

# ÉIRE

## Bliainiris Ġaeḋeal

### Roġa Saoṫair Ġaeḋeal mBeó


ROIBEÁRD Ó FARAĊÁIN

do ċuir
in eagar




1940

Ár n-a ḟoillsiú ag Muinntear Ċaṫail Teo., Clóḋóirí, Áṫ Cliaṫ

## NÓTA.

Ḃí beartuiġṫe againn go gcuirfimís isteaċ san iris seo nótaí, i dteangṫaċa coigcríċe, ar na dréaċta go léir. Sé cúis gur cuiṁniġeamar ar a leiṫéid ná so: go ḃféadfaimís an iris do ċur i láṁaiḃ daoine tar lear ionnus go ḃfaġaidís léargus éigin ar stáid na Gaeḋilge i nÉirinn. Níor ḃ'ḟéidir leanaṁaint don rán san toisc an ċogaiḋ. B'ḟéidir, le congnaṁ Dé, go ndéanfaí é i heagrán eile de **Éire**.

Is mian linn a ċur in iúl d'ár léiġṫeoirí go mbeifear ag tosnú láiṫreaċ ar an dara uiṁir d'Éire do ċur le ċéile. Mar sin baḋ ṁaiṫ linn go mór dréaċta foġanta próis agus filiḋeaċta a ḟaġáil agus a ḃreiṫniú gan moill.

# Clár

# Ómós Don Uachtarán

Tá ainm ársa ár dtíre tugtha againn mar ainm ar an leabhar-bhliana so ar an adhbhar go bhfuilimíd ag iarraidh cuid éigin d'fhíor-shaoghal an náisiúin do nochtadh ann. Sé an saoghal Gaedhealach an fíorshaoghal san, agus is i nGaedhilg amháin is cuibhe é nochtadh. Tá an saoghal san lag de bhrígh go bhfuil an teanga Gaedhilge lag, ach dá laige an saoghal badh laige seacht nuaire é marach duine amháin inár measc. Agus bíodh ná héireochadh linn ár gcúram do chur dínn go slachtmhar, is áirithe, mara mbeadh an duine céadna, ná beadh breith ar bith againn air, ná fiú dúil againn ann. Badh chóir go mbeadh urraim ag an náisiún do-súd, an rud atá, óir deineadh Uachtarán-Eireann de, breis bheag agus bliain ó shoin. Tugadh togha an aireachais an tráth úd go gcuirfí in iúl do gur le lántoil an náisiúin do cinneadh ar an ngradam do thabhairt do agus gurbh adhbhar áthais don phobal é dá thabhairt do. Ach ní raibh **Éire** ar an saoghal an tráth úd; mar sin caithfeam cead d'iarraidh anois, dá dhéannaighe dhúinn é, chun a rádh len A Shoillse go humhal:

Go mairir do ghradam mór!

Dá gcuirtí ċugam mo roġain a ġlacaḋ idir ṡaoirse ṗoilitiḋeaċta d'uireasbaiḋ na teangaḋ agus an teanga d'uireasbaiḋ na saoirse poilitiḋeaċta, ġlacfainn leis an dara roġain. Mar an tsaoirse sin a ċailleas náisiún tá sí ionḃainte amaċ arís, aċ an teanga a cailltear níl aiṫḃeoḋaḋ i ndán di. Dá gcailltí an teanga, caillfiḋe an tréiṫ is treise ar a mbraiṫeann naisiúnaċt. I ngeall ar an suiḋeaṁ atá orainne, ní ḃeaḋ roṁainn annsin aċ leiṫead beag ama nó go mbeaḋ dí-raṫ glan orainn mar náisiún, agus ár gceart ar ár n-áireaṁ imeasg náisiún an doṁain caillte againn.

Éamon de Valéra

# CAD ĊUIGE
an
# ĠAEḊILG SEO?*

## "An Seaḃac" d'á ḟiafruiġe



Dar ndóiġ, ní ar an Seaḃac féin atá an ċeist seo dorċa, aċ is dóiġ leis-siúd agus sean-ġaiscidiġ na Gaeḋilge i gcoitċinne ná tuigid an ġlún atá suas anois cad é an teoiric atá leaistiar de ġluaiseaċt na teangan, cad ċuige gur casaḋ le hí d'aiṫḃeoċaint. Ḃaḋ deacair an ċeist a ḟreagairt níos feárr.

Ag gaḃáil do ċeist na teangan dúinn i nÉirinn is baoġal ná háirṁiġimíd coiḋċe an bun-ḟírinne seo—gur beag go léir an méid daoine a laḃras aon teanga tré ġráḋ nó dúṫraċt ar leiṫ ḋi, ná tré tuigsint aon dualgais a ḃeiṫ orṫa 'na taoḃ. Is fíor é sin maidir le 99% de ċainnteoirí an doṁain uile. Is fíor annso i nÉirinn féin é. Ní dóċa go ḃféadfaí a ráḋ i dtaoḃ Mrs. Mulligan sa Ċúm ná bean an Dr. Killpiast i gCearnóig Ṁuirḃtean gur tré ġráḋ cinnte ná tré tuigsint dualgais a laḃrann siad na canaṁaintí Béarla a ċleaċtann siad. Sasanaiġ i Yorkshire, agus i Whitechapel Lonndain, is cinnte naċ dá ndearḃ-toil aigne a laḃraid Béarla nó na canaṁaintí de atá acu. Ní dóċa gur minic a ḃuaileann sé i n-aigne an Ḟrancaiġ gur Fraincis a ḃíonn sé a laḃairt ná gurab í is cóir dó a úsáid gaċ uair dá ndeineann sé cainnt. Agus sa Ġaeḋealtaċt againn féin, maidir leis na gnáṫ-ḋaoine ann, ní dóċa gur tré n-a tuigsint dóiḃ gurab í an Ġaeḋilg teanga uasal a sinnsear a leanann siad de laḃairt na teangan san.

Agus féaċ sinn féin atá bailiġṫe annso anois sa tseomra seo—mise, siḃ-se, sinn uile go léir—laḃraimíd-ne Béarla gaċ uile lá dár saoġal—aċ buiḋeaċas le Dia b'ḟéidir naċ le n-a ċéile é. Is dearḃṫa naċ le gráḋ do Ḃéarla é i n-ár gcás-na, ná le haon ḟonn é ċoṫú ná a ċoiméad i n-uaċtar.

Ní hé an gráḋ ná feiḋm an dualgais ná toil ċinnte uaṫa féin fé ndeara do ṡluaġ an tsaoġail ṁóir—an 99% úd acu—teanga seaċas teanga eile a laḃairt. Is é "an rud atá"—an ní go mbaistfimíd an "status quo" air—fé ndeara é—an gnás atá bunuiġṫe ar ċuṁaċtaí móra daingeana, ar ġnáṫaṁ agus cleaċtaḋ na mbliaḋan is na gcian agus ar ġluaiseaċtaí agus riaċtanaisí an tsaoġail—an "status quo" san ná déantar a ċlaoḋlóḋ ná a aṫarrú aċ le réaḃlóid a téiġeann fé n-a bun síos agus a ḃaineann na préaṁċa agus na cosa uaiḋ agus a ċuireann le ċéile coṁaontas eile cuṁaċtaí 'na ionad ċun beiṫ 'na "status quo" nua—má's ceadṁaċ an ċiall sin a ḃaint as an ḃfocal.

* I sleaċta as léiġeaċt do tugaḋ os coṁair ċruinniġṫe de Stáitṡeirḃísiġ i mBaile Áṫa Cliaṫ, i nGeiṁreaḋ na bliana 1938.

# Cad Ċuige an Gaeḋilg seo?

Naċ é ba ṁaiṫ linn a iarraiḋ ar ár muinntir óg go gcuirfidís an réaḃlóid sin ar bun agus go n-iompóċaidís "an rud san atá," an "status quo," taoḃ tuaiṫil anáirde. Is rud mór le hiarraiḋ é go dtréigfeaḋ siḃ sliġte an ġnát-ṗobaill agus an ġnát-ḋuine ná cuireann suim i gcúrsaí teangan agus go ndéanfaḋ siḃ asbail díḃ féin agus go n-árdóċaḋ siḃ aiṫinní lasraċ ar son na Gaeḋilge.

I n-obair seo aiṫḃeoċana na Gaeḋilge táimíd-ne ag tuargan agus ag ionnsuiḋe Anglo-Ireland atá 'na "status quo" annso agus cuṁaċtaí uile an tsaoġail nua-aimseardha taoḃ tiar de 'á ḋaingniú agus 'á ċosaint. Tá sé ag leagaḋ anuas agus ag siuḃal sa ṁullaċ ar urṁór na hoibre a ḋeinimíd. Na trodairí atá ag seasaṁ 'na agaiḋ tá an srut i gcoṁnuiḋe ag iarraiḋ iad a ḃáṫaḋ—báittear an ċuid lag acu—nó iad a ċaiteaṁ i leaṫ-taoiḃ i gcúl-uisce nó i gcuilite guairneáin as an sliġe. Siḃ-se go dtugamair Gaeḋilg díḃ, agus ná fuil 'á húsáid tré ġráḋ agus tré ḋualgas di, tá siḃ d'ḃur slugaḋ agus d'ḃur mbáṫaḋ i gcraos an ġallḋaċais sin. Tá siḃ ag taḃairt cúl le cineaḋ.

I dTÚIS aimsire i nGluaiseaċt na Gaeḋilge ní ḃímís coiḋċe gan ḃeiṫ 'á ḃraiṫ go raḃamar ag tuargan i gcoinniḃ an "status quo" úd. Ba ċuma linn. Ní féadaimís corruiġe a ċur dinn gan súnc a taḃairt dó nó súnc d'fáġail uaiḋ. B'é ár gcéad ċúram agus ár roġa seirḃíse do'n teangain í ḟoġluim agus ḃeiṫ 'á labairt. Do loirgiġeaḋ gaċ duine go mbíoḋ sé foġlumta aige an uair sin caoi ċun ḃeiṫ 'á cleaċtaḋ, agus bíoḋ mórtas 'na taoḃ air, agus fonn ċun a teasbáint do'n tsaoġal go léir go raiḃ an teanga ann go bríoġṁar beo. Mar sin féin téiġimís níos sia ná san ag lorg cirt do'n teangain. Ċuirimís troid ar daoine ar a son. Tógaimís gáir ċaṫa agus tugaimís go calma láidir neaṁeaglaċ fé naiṁde na teangan. Agus ḃíodar san go hiomadaṁail ina maistíní dranntáin i mbéal gaċ geata agus dorais n-ar ṁian leis an nGaeḋeal gabáil isteaċ ann. Ḃí idir geataí agus dóirse agus na háiteanna leitstiġ díoḃ i seilḃ Gall an uair sin.

ÁĊ do cuireaḋ na madraí dranntáin ċun teiċte. D'imtiġeadar go maolċluasaċ agus a n-earbaill idir a gcosa acu agus ċuadar i gcuasaiḃ fé talaṁ agus ar deireaḋ ní raiḃ "Buf" féin asta i n-ár n-agaiḋ. Deirtear insa Béaloideas nua go raḃadar ċoṁ fada san ins na pluaisiḃ sin go ndearnaiḋ natraċa niṁe díoḃ agus gurab iad san atá anois ag taḃairt na mbreaḃad ḃfealltaċ i leiṫ a cúil agus fé ċeilt ċogair i n-agaiḋ na Gaeḋilge.

An dream san do ḟreagair an ċéad ġlaoḋ d'fág a ndílse rian ṁairteannaċ orta a lean díoḃ go deireaḋ a saoġail—an ċuid acu atá tar éis dul ar ṡliġe na fírinne—beannaċt Dé le n-anam. Tá sé fós ar an gcuid acu a ṁaireann. Ba ṁórtasaṁail an ócáid é ḃeiṫ do láṫair an teaċt le céile a ḋein sluaġ mór de na sean-oiḃriġṫeoirí i nÁrus Uaċtaráin ár dtíre beagán seaċtmainí ó ṡoin ċun glacaḋ le féile cineálta i gcuideaċtain a ċéile fé díon tiġe ár gcéad treoraiḋe agus ár gcoṁ-oiḃriġṫeora, an Craoiḃín Aoiḃinn. Do ḃí bailiġṫe annsúd sluaġ fear agus ban a ċualaiḋ 'na gcroiḋe glaoḋ an dúṫċais daċad agus trioċa bliadain ó ṡoin agus do líon de dúṫraċt ṁisneaṁail ṁór-ċroiḋeaċ an uair sin. D'ainneoin na mbliadan tá a gcroiḋe ċoṁ lán indiu de'n dúṫraċt san agus a ḃí an uair úd agus a dtol ċoṁ hiomlán tugṫa i leiṫ na Gaeḋilge. Tá stampa na Gaeḋilge orta.

Is maiṫ an sompla eisean agus iad súd daoiḃ-se, a ḋaoine óga. Sin é an sagas a ṫeastuiġeann uainn a ṫeaċt as an sluaġ mór óg agaiḃ atá anois ann go ḃfuil an Ġaeḋilg agaiḃ ċeana. Daoine go mbeiḋ an síor-lasair ḋúṫraċta ionnaiḃ, agus an gníoṁaċt dícill do'n Ġaeḋilg a ḃí sa tsean-dream san. Ḃíoḋ siḃ le háireaṁ go cinnte 'nbur dtacaí seasaiṁ do'n Ġaeḋilg.

Agus cionnus a ḃíomar sa tsean-aimsir úd. Ḃí speaċ ionainn an uair sin. An ċuid beag a ḃí ann againn ní ṁaiṫfimís pioc d'éinne dá rugaḋ. Tuigeaḋ dúinn go raḃamair ċoṁ maiṫ leis an gcuid ab'fearr acu agus i ḃfad Éireann níos tréiṫiġe, níos táḃaċtaiġe ná aon dream Gall ná Gall-Ġaeḋeal ná seoiníní suaraċa i nÉirinn. Ċuireamair fearg ar a lán ḋar nḋóiġ aċ ḃuaiḋeamair áit do'n Ġaeḋilg i gcúrsaí poiblíḋe na tíre, ḃuaiḋeamair aiṫne ḋi, ċuireamair an Gaeḋeal ar a ċosaiḃ arís agus fonn troda air ag lorg seilḃe a ċirt a baineaḋ de le hÉilís agus Cromuil agus Liam, agus a coimeádaḋ uaiḋ ar feaḋ trí ċéad bliaḋan tré ṁursantaċt agus daoirse. Ṫugamair teoiric nua ar marṫain i gceist náisiúntais na hÉireann—teoiric na teangan Gaeḋilge agus Éire Ġaeḋealaċ agus na neiṫe a bain leo-san. Do luaḋaḋ an ainm 'Gaeḋeal' arís i nÉirinn. Ḃí an Gaeḋeal féin ar faġáil tar éis oiḋċe fada ḋorċa na daorḃruiḋe agus na sclábaiḋeaċta aigne a lean é. Ċuirimís é sin i n-iúil le labairt na teangan pioca ba ṁaiṫ le daoine é nó nár ṁaiṫ. Ḃí sé 'na riaġail agus 'na ġnás againn í laḃairt agus gan aon rud eile aċ í a laḃairt le ċéile. Ḃí sé 'na riaġail is 'na ġnás againn í ṡáṫaḋ agus a ropaḋ agus a ḃrúġaḋ isteaċ i ngaċ áit féad-faimís agus mara nglactaí go fáilteaċ léi caiṫfí glacaḋ d'aindeoin léi. Ba ḃreáġ ḃeiṫ beo san am san. Ḃí an óige ag luċt na Gaeḋilge, ḃíodar lán de ṁisneaċ agus d'iontaoiḃ asta féin agus as a ċéile. Ba ċuma leo diúltaḋ agus buillí aċ ḃeiṫ dó-láṁaċ ag smalċaḋ rómpa. Tráṫ dá raiḃ troid ṁillteaċ ar siuḃal againn 'á iarraiḋ go mbeaḋ beagán éigin Gaeḋilge riaċtanaċ le dul san Ollscoil Náisiúnta ḋein Mac Giolla Ṗádraig, fear go raiḃ páipéar cliste aoir agus grinn—"Leipreaċán"—dá foillsiú an uair sin aige—ḋein sé cartún orainn ár saṁlú leis an "ram that didn't care a damn." Ċeapas féin gur ṡaṁlaoid an-fírinneaċ orainn é agus naċ ag magaḋ fúinn aċ ag molaḋ ár misniġ a ḃí fear na healaḋan. Duine boċt gur ṁó a ḋroċ-aigne ḋúinn ná a ċiall ṫug sé "whipped curs" orainn. Ní raiḃ aon ṁadra táir-ġeineallaiġ riaṁ ar an saoġal a ḃí ċoṁ whipped leis féin fén am go raiḃ luċt na Gaeḋilge críoċnuiġṫe leis!

Sé spioraid na huaire sin atá na sean-fonndúirí a lorg ionnaiḃ-se a ḋaoine óga go ḃfuil an Ġaeḋilg anois tugṫa againn ḋiḃ. An ḃfuil san ionnaiḃ?

Agus anois breiṫniġimís an scéal go bun. Cad tá taoḃ ṫiar de'n scéal go léir? Cad ċuige go ḃfuilimíd ag bacaḋ leis an nGaeḋilg seo ar aon ċor? Tá rud mór ann—an ċeist is mó dar liom-sa d'féadfaḋ baint le haon ċineaḋ nó náisiún. Tá leaṫstiar de agus fiġte geinte istiġ ann ceist ár gcinid agus ár náisiúin agus a maireaṁaint go haiṫnid ar uaċtar na talṁan ins na cianta atá le teaċt. Mara ḃfuil sé ar aigne ag Dia míorḃailt ar leiṫ a ḋéanaṁ dúinn ní ṁairfiḋ aon Éire a raċaiḋ le Béarla agus le Gallḋaċas 'na stát léi féin. Ní ḃaineann sé le deallraṁ dá mbeaḋ sí le Béarla go ḃféadfaḋ sí aon pearsanaṁlaċt éagsaṁail ná tréiṫ-eaṁail a ċur ar bun ná a ċosaint di

féin agus í 'na fód coitċionn ag teanga agus sibialta agus cultúr agus cumaċt propaganda agus meallta an 120 milliún Béarlóirí atá ar na teoranna ṫoir agus ṫiar di. Ní ḃeaḋ ionainn aċ brainnse "of the great English-speaking race," agus ba ḃeag é cosaint stáit ḃig mar sinn-ne i n-aġaiḋ tionċuir ollċumaċta mar sin. Má tá seans ar biṫ ann go mairfeaḋ Éire, agus sinn féin agus ár sliocht mar ċineaḋ, is le beiṫ Gaeḋealaċ é, le fallaí cosanta teangan ar leiṫ agus traidisiúin ar leiṫ agus cultúr ar leiṫ a ḃeiṫ timċeall orainn. Agus raċaiḋ sé dian go leor ar ár gcineaḋ agus fiú an Ġaeḋilg féin a ḃeiṫ i réim acu iad féin a ṡaoraḋ ar ṡlugaḋ gan aiṫne arís orṫa, siar i gcraos míl móir an ċultúra Sacs-Americánaiġ go mbeiḋ a impreaċt coṁ-aonta i réim go luaṫ. Sábáil an ċiniḋ agus an náisiúin ó'n ainíde sin an ċéad áḃḃar agus an ċúis ṗráinneaċ atá leiṫstiar de obair na Gaeḋilge. Is táḃaċtaċ ṫar coṁas an fáṫ é.

Tá fáṫ eile ar ṫaoḃ na Gaeḋilge is táḃaċtaiġe agus is dlúiṫe do gaċ duine againn go pearsanta agus dúinn ar fad mar ċineaḋ ná an méid sin féin. Tá ceist an dúṫċais agus mórtais an ċiniḋ-féin ag braiṫ go cruinn ar ṫuitim nó éiriġe na teangan. Tá triail ár ndílse do'n ċineaḋ i gceist na teangan. Is triṫi sin anois ṫar aon ní eile atá coṁas ár ndílse nó ár neaṁ-ḋílse do'n teoiric ḃunúsaiġ gur náisiún ar leiṫ sinn.

Deinimís idirḋealú cinnte idir ċiall na ḃfocal náisiún agus stát. Sé an náisiún an cineaḋ; na daoine agus a gcuid traidisiún agus a gcuid cultúra. Sé an stát an gléas a ḃíonn ag an náisiún ċun a ngnó poiblíḋe a riaraḋ agus leas an náisiúin a ḋéanaṁ. Sé an náisiún an príoṁ-ruḋ.

Náisiún sinn-ne. B'eaḋ riaṁ, náisiún na nGaeḋeal. Ḃí fearann agus réim againn ó ṫuaisceart Alban go Sceilg Ṁiċíl. B'í an Ġaeḋilg ár dteanga. D'ḟág ár gcineaḋ rian na teangan san ar gaċ cnoc agus gleann agus aḃa agus oileán dá raiḃ fé n-a réim. Ní raiḃ aon teanga eile riaṁ ag na Gaeḋil aċ í go dtí an lá fé ḋeireaḋ, nuair a ḃíodar fé ḋaoirse agus gur ċuir an tíoránaċ a ṫeanga féin siar orṫa le láṁláidir. Ḃí an Ġaeḋilg dlúiṫte fiġte i saoġal agus i n-anam an ċiniḋ ó ṫúis na staire agus tá sí fós ar marṫain acu. Ní féidir a ṫuigsint go n-éireoċaḋ an cineaḋ ó'n daoirse gan an ní is tréiṫeaṁla bain leo riaṁ—cairt agus coṁarṫa agus deiṁniú a ndúṫċais agus a náisiúntaċta ar leiṫ—d'ḟágaint i n-íoċtaránaċt an-uasal agus i mbaoġal an ḃáis.

Éiriġeann, dar ndóiġ, an ċeist ṁór ḃunúsaċ aċ maċtnaṁ ar an scéal so—an fonn linn dáiríriḃ seasaṁ le teoiric an cineaḋ agus an náisiún Gaeḋealaċ a ḃeiṫ ṫar n-ais arís i n-uaċtar agus a gcoṁarṫaí agus suaiċeantaisí a ndúṫċais a ḃeiṫ ós árd le gaoiṫ acu go neaṁṁaiṫeaċ gan leiṫscéal, nó an leigfimíd dínn ar fad aon ṁórtas dúṫċais a ḃeiṫ againn as ár gcineaḋ agus leigean do'n Ġaeḋeal dul ó raḋarc go bráṫ. Socruiġimís an fiú linn sinn féin d'ḟógairt do'n tsaoġal 'nár nGaeḋealaiḃ, 'nár gcineaḋ ar leiṫ 'nár náisiún ó ḋúṫċas. Maran fiú linn san, agus é ṗroṁáil le hárdú ár dteangan agus ár gcultúr féin go huaċtaránaċt i nÉirinn tá an Gaeḋeal briste. Níl aon ṁórtas ciniḋ ann agus tá náire air i dtaoḃ a ṡinnsir. Ba ṡuaraċ náireaċ meaṫta an ċríoċ é sin ar ṡliocht Ċonaill agus Eoġain ṫar éis ré trí ṁíle bliaḋan. Ba ṡuaraċ an cuspóir le sroiċint é Anglo-Irish tar éis fulang agus caṫa

agus gluaiseaċt ċun náisiúntais ár ndaoine ó aimsir Eilíse.

Aċ ní ċreidimíd go bfuil briste ar an nGaeḋeal. Is dóiġ linn go bfuil lasair na spioraide fós ann go mbeaḋ sé mórtasaċ as a ċineaḋ agus go mbeaḋ náire air é féin a ṡúncáil as radarc i gcóras na Sasanaċ. Níl ag teastáil aċ go dtuigfeaḋ sé an scéal. Ní féidir a ċreideaṁaint go mbeiḋ an Gaeḋeal sásta le saoirse ṗoiliticeaṁail aṁáin gan náisiúntas iomlán a baint amaċ. Ní hé sin aṁáin—má b'é i n-ao' ċor—a ḃí i gceist sa troid fada atá ar siubal ó aimsir Eilíse agus Ċromaill i nÉirinn. Troid dá ċineaḋ ab eaḋ í sin. Troid ċun cineaḋ beiṫ i n-uaċtar ar ċineaḋ eile. Ċailleamair-ne a lán sa ċaṫ agus réabaḋ ár n-institiúidí dúċċais. Tá cuid ṁór dár ċailleamair buaiḋte tar n-ais againn. An bfágfam buaḋ tean-an agus sibialtaċta agus cultúra ag Sasanaiġ? An dtiubram cúl le cineaḋ nó an slánóċaimíd an náisiún?

Teastuiġeann siḃ uainn, a daoine óga. Táimíd 'á iarraiḋ oraiḃ teaċt isteaċ san obair linn agus bur bpáirt a ġlacaḋ i gcríoċnú an tsaoṫair ṁóir uasail atá ar ár gcúram mar náisiún. Ṫugamair Gaeḋilg diḃ tré ḟoiḋne agus duaġ, ionnus go mbeaḋ siḃ oilte oireaṁnaċ mianṁar ċun seasaṁ go fírinneaċ do leas bur gcinid. Ná fanaiḋ sásta le Gaeḋilg a beiṫ ar eolas agaiḃ. Labruiġiḋ í, leaṫaiḋ í, beiriḋ ós árd amaċ sa tsaoġal í agus deiniḋ ní gnáṫaċ coitċianta di i saoġal na hÉireann. Ná bioḋ scáṫ ná eagla ná mí-ṁuiniġin agaiḃ asaiḃ féin ná as an nGaeḋilg, go poiblíḋe ná go príobáideaċ. Bíḋ 'nbur n-aspail di ag tarrang daoine ċun creidiṁ innti, nó ar a laiġead tugaiḋ orta géilleaḋ di tré ṡompla bur ndílse agus bur stuama féin 'na seirbís. Tagaiḋ isteaċ i gConnraḋ na Gaeḋilge nó i gcumann éigin Gaeḋilge agus treisiġiḋ iad ionnus go mbeidís sin 'na n-innealla móra cuṁaċtaċa a ċuirfiḋ an réablóid ar bun a bainfiḋ suaṫaḋ agus tuitim as an uaċtaránaċt so an Ḃéarla agus na Gall-éirime agus an Anglo-Ireland atá sa ṁullaċ orainn. Dein an ġlúin a táinig roṁaiḃ rudaí móra d'Éirinn—na rudaí is mó b'féidir a deineaḋ di 'na stair. Dein an ġlúin sin rud mór de'n ċineaḋ—fuaireadar ionad agus aiṫne agus gradam do'n Gaeḋeal agus do'n Gaeḋilg—a ḃí fé ṡiliḃ agus fé ṡopaiḃ an droiċ-ṁeasa. Tá an ṗáirc treaḃṫa anois, tá an iṫir fuirsiġṫe agus an síol curṫa ag na daoine ṫáinig róṁaiḃ. Táimíd 'á iarraiḋ oraiḃ-se an gort san a ċosaint anois agus beiṫ ag ullmú le haġaiḋ an ḟoġṁair. Má tá spiorad nó náisiúntaċt nó mórtas cinid i mbur gcroiḋe freagróċaiḋ siḃ le fonn do ġlaoḋ an dúċċais.

Agus má ṫagann siḃ—na mílte óga croiḋeaṁla atá ann agaiḃ, bail ó Dia oraiḃ—má ṫagann siḃ isteaċ linn san obair cad a ḋéanfaimíd ar son na Gaeḋilge? Cá gcuirfimíd í i saoġal an náisiúin? Cad ċuige an Gaeḋilg seo? Tá an ċeist mar ṫeid-eal agam do'n méid atá scríobṫa agam. Ní minic an ċeist sin dá cur anois ná dá freagairt. Dar liom is truaġ gan an ċeist 'á pléideaḋ ós árd níos minicíḋe. Ar an gcéad dul síos tiocfaḋ de'n staidéar go mbeaḋ eolas níos cruinne againn féin cá bfuilimíd ag dul agus annsan do réiḋteoċaimís sinn féin ċun bóṫair. Dá mbeaḋ fios ceann cúrsa go deiṁniġṫeaċ, leis, againn ċuirfeaḋ sé fonn agus fuadar fúinn ċun é ṡroiċint. Deinimís-ne mar sin anoċt an scéal a breiṫniú i dteannta a ċéile fiú féin mara dtagaiḋ solas agus treoir dúinn as níl aṁras ná go bfaġaimíd taitneaṁ as an

ḃpléiḋeaḋ mar is ceist í is dlúṫ le n-ár gcroiḋe.

Mar sin cad ċuige an Gaeḋilg seo? An é atá mar ċúis againn le beiṫ 'á fogluim agus 'á cosaint ón mbás d'ḟonn í beiṫ 'na seoid deas inspéise againn le cur i gcás gloine mar ndéarfá ċun beiṫ ag féaċaint uirṫi agus ag maoiḋeaṁ aisti anois agus arís, agus 'á tógaint amaċ uair ḟánaċ le linn comóraḋ speisialta mar a ḋeinimíd Lá 'le Pádraig le seamróga agus le brataċa agus suaiċeantais. Seoid uasal tar luaċ iseaḋ í go cinnte. Níl duine i nÉirinn fiú a naiṁde ná beaḋ geal di dá mbeaḋ sí ó ḃaoġal i músaeum mór náisiúnta. Ní beaḋ sí ag cur isteaċ ar éinne annsan. D'ḟéadfaimís músaeum ana-ṁór a ḋéanaṁ de'n Ġaeḋealtaċt agus an teanga a ċoinneáil istiġ ann. Ní ḋéanfaḋ san ceataiġe do'n ċuid eile d'Éirinn ná do'n Béarla agus beaḋ an ċuid eile d'Éirinn ó ḃaoġal a buaiḋearta ó'n nGaeḋilg annsan.

Idir an magaḋ san agus uile, agus dá áifeisiġe í an teoiric sin an ċáis ġloine, tá daoine i n-Éirinn a ġlacfaḋ mar réiḋteaċ ar ċeist na Gaeḋilge é. Ċuirfidís an Ġaeḋilg agus obair na Gaeḋilge agus cleaċtaḋ na Gaeḋilge isteaċ i gcúinne beag léi féin, cléireaċ ar leiṫ 'na bun ċun Gaeḋilg a ḟreastal ar ḋaoine trioblóideaċa crosta ná glacfaḋ le Béarla agus leis sin an ċuid eile de'n ḃfuirinn agus de'n maisín a ṡaoraḋ ó ṫrioblóid agus ó úsáid agus ó riaċtanas eolais ar an nGaeḋilg. Is féidir linn an tsaṁlaoid a leaṫanú níos mó ná san. Féaċ na páipéir, beag agus mór, ar fuaid na tíre. Tré náire roime n-a gcoinsias nó tré eagla a gcáinte tugaid dúinn "Our Gaelic Department"—stráice de Ġaeḋilg gan díogḃáil, gaċ turas ar an gcoluṁain céadna, sa leaṫnaċ céadna agus an nós san acu uile go léir aċ páipéir nó ḋó. Ó is iongantaċ an leiġeas agus an ċosaint i n-agaiḋ na Gaeḋilge an departmenteoireaċt so atá 'na ċleas coitċionn 'na coinne. Agus naċ mar sin a ḃíonn sé fiú ag mór-ċuid daoine go ḃfuil Gaeḋilg acu. Ná deinid siad department beag 'na saoġal féin di? Agus coimeádaid istiġ sa roinn sin í. Labraid siad í ar ócáidí speisialta, le linn cruinniġṫe i dtaoḃ na teangan, i dtosaċ óráide polaitiḋeaċta, nó má ḃuaileann an Craoiḃín leo, nó Cú Ulaḋ aċ ní ċuiṁneoċaidís coiḋċe ar í úsáid ag ceannaċ bosca toitíní dóiḃ nó le cléireaċ bainc nó le leanḃ sa tsráid, ná 'na bpaidreaċa istoiḋċe, ná 'na gcuid leitreaċa go dtí na Coimisinéirí Ioncuim.

B'ḟéidir naċ saṁlaoid ró-neaṁḟírinneaċ agam saṁlaoid sin an ċáis gloine. Aċ leanaimís de'n ċeist. Nó an ċuige atá an Gaeḋilg uainn go mbeaḋ sí 'na haḃḃar beag cultúra againn i mbeaṫa an náisiúin, strioc Gaeḋealaċ i mbreacán ár síbialtaċta Gall-Ġaeḋealaiġe nó fé mar a beaḋ siolta cearraḃú i mbullóig aráin nó siúicre sa leitin. Is leite beaḋ i gcóṁnuiḋe ann—in ár gcás-na beaḋ sé 'na puirseaċ b'ḟéidir.

Deinimís faid agus leiteaḋ na teoirice sin a ṫoṁas agus a aiṫint mar is é an ċríoċ san a beiṫ ar ár gcuid oibre an rud is dóiċiḋe atá anois i ndán dúinn mara gcuirimíd malairt treo ar ár n-iarraċtaí.

Tá an oireaḋ Gaeḋilge múinte agus dá múineaḋ againn agus má leantar de'n obair mar atá fé láṫair againn go mbeiḋ beagán éigin eolais ag mór-ċuid daoine uirṫi. Má leanaimíd mar táimíd maidir le neaṁúsáid na Gaeḋilge leaṫsmuiċ de na

scoileanna, agus leatsmuiċ de'n Ġaeḋealtaċt ḃeag atá againn, ní ċuirfiḋ an t-eolas san ar an nGaeḋilg a ḃéas ag an bpoḃall an Ḃéarla ná an Gallḋaċas oiread agus céim aṁáin ar gcúl. Ḃeiḋ go cinnte beagán daoine ann a laḃarfaiḋ anois agus arís le daoine eile mar iad féin í tré ġráḋ ḋi agus tré ṫuigsint dualgais 'na taoḃ. Tá an beagán san ċeana i nGalltaċt na tíre. Ní mó ná an méid céadna acu a ḃeiḋ ann aon uair do réir an ḟuadair atá fé láṫair fúinn. Agus má's é an fuadar atá anois fúinn a ḃeiḋ fiċe bliaḋain eile fúinn beiḋ an Ġaeḋealtaċt fé mar atá an Ġalltaċt anois againn. Na leanḃaí go ḃfuil an Riaġaltas ag taḃairt £2 anois dá muintir ar a son toisc go ḃfuil an Ġaeḋilg acu, beiḋ siad 'na ḃfearaiḃ agus 'na mnáiḃ. Ḃeiḋ an Ġaeḋilg acu dar nḋóiġ—beiḋ an blas go maiṫ acu agus féadfaiḋ siad í laḃairt réiḋ furasta go leor le duine a raġaiḋ 'á lorg orṫa. Aċ is beag acu an uair sin a ḃeiḋ i dtaoḃ léiṫi aṁáin mar ġnáṫ-Ṫeangain laḃarṫa ina ngnáṫ-ċúrsaí lae. Is scéal cinnte é mara ḃfeiciḋ an Ġaeḋealtaċt malairt fuadair seaċas fuadar fuar-ċúiseaċ ar siuḃal ar son na Gaeḋilge, i mḂaile Áṫa Cliaṫ agus sa Ġalltaċt, déanfaiḋ siad féin aiṫris ar Ḃaile Áṫa Cliaṫ agus ar an nGalltaċt—rud atá ḋá ḋéanaṁ ċeana agus le fada acu—agus glacfaiḋ siad bog a ndualgas féin do'n teangain. Agus cia ṫógfaḋ orṫa é. Ní leo san aṁáin freagarṫaċt i dtaoḃ na Gaeḋilge. Ní féidir leo-san seasaṁ ċoiḋċe i n-aġaiḋ gaċ cinéil ionsuiḋe atá an Ġalltaċt a ṫaḃairt fúṫa, le hinnealla mór an Ḃéarla—Stát, Eaglais, prios, cinema, tráċtáil, ⁊rl. Géillfid. Mara mbíonn Áṫ Cliaṫ Gaeḋealaċ ní leanfaiḋ an Ġaeḋealtaċt de ḃeiṫ Gaeḋealaċ. Ó ṡoin amaċ beimíd uile le Béarla ṫoir agus ṫiar. Ḃeiḋ eolas scoile againn ar an nGaeḋilg. Ḃeiḋ ar ár gcumas beagán di a laḃairt, beagán di a léiġeaḋ, beagán di a scríoḃaḋ. Ḃeiḋ dream beag a laḃarfaiḋ tré ċion í, duine a ġeoḃaiḋ aṁrán innti. Scríoḃfaiḋ fo-ḋuine leaḃar nó scéal gearr nó dán nó dráma i nGaeḋilg. Ḃeiḋ níos mó de "tour-de-force i n-urṁór na n-iarraċtaí sin ná de'n ḃfás nádúrṫa ealaḋan. Aistreoċtar go Béarla aon iarraċt acu go mbeiḋ aon ṁaiṫ ann agus is de ḃiṫin an aistriúċáin Béarla san a ġeoḃaiḋ an t-ugdar cáil agus ainm. Má ḃíonn cáil ar a iarraċt déarfaiḋ na léirṁeastóirí 'na ṫaoḃ mar duḃairt duine acu i dtaoiḃ "An tOileánaċ"—"It is almost unbelieveable that such a book could have been written originally in Irish."

A ḞAID ar a ġoireaċt duit, má's mar atáimíd ag obair anois a leanfaimíd orainn i ngnó na Gaeḋilge is mar atá anois a ḃéas an Ġaeḋilg—'na cultúr beag dilletante mar ṁaise ar Ġallḋaċas, 'na seoid ḃig ḋíoṁaoin, 'na hiarsma sean-aimsire, 'na crannlaoċ sean-aoise a ṁairfiḋ agus pinsion aige tamall beag eile agus a ġeoḃaiḋ bás go cinnte lá éigin acu so agus a dearṁadfar.

An b'eaḋ ċun í ḃeiṫ 'na cultúr beag dilletante ar feaḋ tamaill mar sin ata an Ġaeḋilg seo uainn? An b'ead ċun í ḃeiṫ 'na stríoc caol glas ar an Anglo-Ireland atá ann fé láṫair—agus a ḃéas feasta ann mara dtugaimíd aire—atáimíd ag coiméad na Gaeḋilge ?

NÍ ṫiocfaiḋ a ṁalairt as an móḋ oibre atá ḋá ċleaċtaḋ againn. Ní miste ḋúinn an ḟírinne sin a ḟeicsint agus a ṫuigsint go hiomlán agus gan leigean do ḋallamullóg an ḋóċais an rud atá i nḋán ḋár n-iarraċtaí anois a ċur i ḃfolaċ orainn. Níl aon

## Cad ċuige an Ġaeḋilg seo?

ní ar siuḃal anois againn a ċuirfeaḋ i n-áirite go mbainfimís aon leagaḋ as uaċtaránaċt an Ḃéarla ná as foirgneaṁ daingean an Anglo-Ireland so. Níl de ḃarr ár gcuid oibre fós aċ go mbeiḋ roinnt ḃeag Gaeḋilge ag daoine ná bainfiḋ an ṁór-ċuid acu aon úsáid ċoiḋċe aiste. Tá agus beiḋ dream beag ann a ċoimeádfaiḋ beo í dá ndearḃ-toil cinnte ag taḃairt duḃṡláin Anglo-Ireland fé mar tug Cúċulainn duḃṡlán ċeiṫre oll-ċúige Éireann. Aċ ní ṁairid laoċraḋ gais-ciḋ aċ seal agus briseann an troid síorraiḋe agus moill na buaiḋe an misneaċ sa dream is dílse. An beagán Gaeḋilge sin atáimíd a ṁúin-eaḋ ins na scoileanna ní ḟéadfaiḋ sé ann féin Éire a Ġaeḋealú agus ní ceart dúinn beiṫ ag coinne go ndéan-faḋ gan cuid de ċuṁaċta móra na tíre beiṫ go cruinn neaṁ-roinnte leiṫstiar de.

Ní déanfaiḋ aon leaṫanú ar ṡaoirse-ṗolaiticeaṁail aon deifriḋeaċt sa scéal. Ḃeiḋ, is áirite, saoirse faċta go hiomlán lá éigin againn agus fé mar is ceart beimíd go mórḋálaċ asainn féin. Aċ d'aindeoin gaċ ataruiṫe beimíd fós mar ḃíomair—nár nAnglo-Irelanders, ag laḃairt na teangan a laḃrann Sasanaiġ, ag léiġ-eaḋ agus ag scríoḃaḋ na litriḋeaċta céadna a léiġeann agus a scríoḃann siad san, ag cleaċtaḋ na ndrámaí, na bpictiúirí, na gcluiċí, na ngeaitsí, na mbéas, na siḃialtaċta a ċleaċtann luċt impreaċta an Ḃéarla, i sliġe ar deireaḋ is ná aiṫneoċaiḋ stróinséir sinn seaċas Sasanaiġ mara gcuirimíd an ċóṁarta "We are Gaels" ar ár hataí, nó golliwog daiṫte a ċroċaḋ le n-ár muineál mar deineann luċt na gconndaeṫe a leanann na fóirne peile go Ḃaile Áṫa Cliaṫ. An ċun a ḃeiṫ na cultúr beag breise ag troid ar son a hanála 'na lár san istiġ atá an Ġaeḋilg uainn? Nár leigiḋ Dia sin!

Ná scaraimís fós leis an mbreiṫ-niúċán so againn ar an staid a ḃeaḋ ag an nGaeḋilg san ré atá ag teaċt agus ar an Anglo-Ireland atá anois ann agus a ḃéas feasta ann mara mbaintear na cosa uaiḋ. Is dearḃṫa gur aṁlaiḋ a ḃeaḋ an Ġaeḋilg fé mar atá sí so ló so indiu againn féin. Ḃeaḋ gáḃaḋ aici gaċ lá sa mbliaḋain le caḃair—caḃair airgid, caḃair propaganda, caḃair i bfuirm coingeall scrúdúċáin, caḃair i bfuirm craoḃanna agus cumann agus cuirmí agus feis-eanna agus stuntanna speisialta. Ḃeimís-ne agus na dílsiġ sa ċreideaṁ a ṫiocfaḋ 'nar ndiaiḋ—ḃeimís ó ḃliaḋ-ain go bliaḋain agus ó ġlúin go glúin agus sinn i ndeireaḋ an anma **ag iarraiḋ** an Ġaeḋilg a ċosaint ar an mbás agus an bás i gcoṁnaiḋe i mbéal an dorais aici. Ḃeaḋ an port síorraiḋe ar siuḃal le clos—"An teanga ag imteaċt," "Feall ar an nGaeḋilg." "Let us do something to preserve this last relic of the Gaelic Nation" agus aroile. Ní scarfaḋ coiḋċe leis an dteangain éirim nó coimpléics na hioċtaránaċta agus ní ḃeaḋ sí i saoġal na tíre aċ 'na hádḃar déirce nó peataireaċta. Go luat ní ḃeaḋ an Ġaeḋealtaċt féin ann agus ḃeaḋ an teanga annsan ag braṫ ar ḃuiḋeanta beag a dilletan-tists ṫall agus i bfus ċun beagán dá n-aimsir a ċaiṫeaṁ léi i n-ionad an méid sin a ċur amuḋa le caiṫeaṁ aimsire de ṡórt éigin.

Aċ d'aindeoin ár ndíċill ḃeaḋ an Béarla i n-uaċtar ar fuaid Éireann uile. Ḃeaḋ an Anglo-Ireland atá anois ann tar éis dul i seilḃ go cinnte ar gaċ aon ġné riaṁ de ṡaoġal na tíre aċ gur i nGallḋaċt a ḃeaḋ sé

sin féin ag dul ó ló go ló fé ṫionċur na gcumaċtaí Béarla a beaḋ gan ċosc ag obair síorraiḋe ar an bpoball—Béarla ins na scoileanna, Béarla ins na páipéir, Béarla ar an dteinteán, Béarla sa Dáil, Béarla sa riaraċán poiblíḋe, Béarla i gcrannóig na hEag-laise, Béarla sa ċinema, Béarla sa ċraolaċán, Béarla i ngnó agus i dtráċtáil, Béarla i spórt agus i gcaiṫeaṁ aimsire—agus an Ġaeḋilg boċt i dtaoiḃ leis an ngráḋ a beaḋ ag beagán daoine di—mar is beagán daoine a ġráḋann aon teanga.

Sin é mar beaḋ againn de ṫoraḋ beiṫ sásta leis an dteoiric an Ġaeḋilg a beiṫ 'na cultúr beag ar leiṫ. Séan-aimís é sin—sin é bóṫar an báis.



# Ceaċt ár Leasa

## Doṁnall Ó Cearḃaill

### do scríoḃ

I n-áit a dtugtar Lyngby air, timċeall le deiċ míle amaċ as Caṫair Copenhagen tá musaeum a gcuirfeaḋ muinntir na h-Éireann spéis mór ann. Taoḃ istiġ de ċúpla uair a' ċluig is féidir, aċ cuaird a ṫaḃairt ar Lyngby, eolas cruinn a ċur ar an saoġal a ḃí ag muinntir an Danmairg leis na céadta blian anuas.

Páirc mór ḟairsing atá ann agus cruinniġṫe isteaċ i n-aon láṫair aṁáin tá sean-tiġṫe ceann tuiġe na ndaoine as gaċ ceárd de'n Danmarg agus ó na h-oileáin magcuaird. Tá tiġṫe fóid ann, tiġṫe ádmaid, tiġṫe móra is beaga, tiġṫe a mbíoḋ daoine agus beiṫiḋiġ faoi aon díon aṁáin ionnta, agus ins gaċ teaċ díoḃ tá an troscán agus na soiṫiġ buird a ḟeileas dó.

Tá sean teaċ-ceardċan ann, agus úirlisí ó'n tsean-aimsir, teaċ siúinéara, teaċ cúipéara, teaċ deileadóra agus iad uiliġ socruiġṫe mar ḃeaḋ ceárduiġṫe ag obair ionnta. Tá sean stáblaí ann freisin, sean-cóistí, carr-áistí, cáranna feilme, barraí móna, agus ṫart ar na tiġṫe tá gáirdíní a ḃfuil luiḃeanna leiġis, is luiḃeanna le h-aġaiḋ olann a ḋaṫú ag fás ionnta.

Tá sean-ṁuilte tugaiṫe isteaċ ann-na céadta bró meilte agus muileann mór gaoiṫe. Tá spiorad an tsuaiṁnis agus na sean-aimsire ar an bpáirc ar fad. Tá an ṗáirc sin mar ḃeaḋ leaḃar osgailte agus gan deacraċt ró-ṁór sa sgríḃinn. Tá stair ag baint le gaċ rud dá ḃfuil ann—stair an ṗobail, stair saoṫair láṁ, agus stair na síoṫċána.

I ngiorraċt cúpla céad slat de Ṗáirc an Ṁusaeum tá foirgneaṁ mór curṫa suas agus stair talṁaiḋeaċta an Danmairg á léiriú ann. Níl deis feilme ar biṫ dá raiḃ le blianta ag feilméaraí an Danmairg naċ ḃfuil ann, agus léaráid nó pictiúir croċta i n-aice leis á ṁíniú. Tá meaisiní na feilme ann 'na gcéadta—meaisiní le h-aġaiḋ síol a ċur, a ḃaint, is a ḃualaḋ.

Teasbántar an ċaoi a ndéantaí coinnlí broḃ is fáideóġaí. Na lampaí a tugaḋ solus sa teaċ roiṁ ré an ṗairifín (agus 'n-a ḋiaiḋ) tá somplaí díoḃ uiliġ sa teasbántas.

Is féidir a ráḋ go fírinneaċ naċ ḃfuil rud ar biṫ dár ḃain le saoġal na ngnáṫ-daoine naċ ḃfuil le feiceál ann.

Agus bíonn triall na mílte ar Lyngby. Ċítear sa musaeum leanbaí óga ag ceistniú a dtuismiġṫeoirí faoi na sean-rudaí iongantaċa. Bíonn leanbaí sgoile ann 'na sluaiġṫe agus a gcuid múinteóirí á dteagasg agus spéis an doṁain ag óg agus aosta i stair a sinnsear.

Daoine a ṫug cuaird ar an mór-roinn tuigeann siad naċ ḃfuil sa ṁusaeum seo a ḃfuilim ag cur síos

air aċ ceann aṁáin de na céadta. Tá cúig céad díoḃ sa tSualainn agus suas le míle sa nGearmáin. Ar éigean an ḃfuil tír ar biṫ san Euróip ó'n ḃFionnlainn ó ḋeas go dtí an Ḟrainnc gan musaeum béaloideasa. Le leaṫ-ċéad blian anuas a tógaḋ iad. Má tá an tír seo mall leis an obair ní gan fáṫ—ḃí muid faoi annsmaċt Gall. Níl an leiṫ-sgéal sin againn anois agus is miṫid dúinn cur ċun na h-oibre. Beiḋ sé ró-ḋeireannaċ ar ball. I láṫair na h-uaire níl aon ṁusaeum againn a ḃfuil aon ḃaint aige le saoġal na tuaiṫe. Tá eoluiḋeaċt na h-ársaiḋeaċta á léiriú ar ḟeaḃas sa Musaeum Náisiúnta, aċ ní leor sin. Is beag duine taoḃ amuiġ de ḋream beag sgoláirí a ċuireann suim san ársaiḋeaċt.

Tá cúrsaí ealaḋan á léiriú go maiṫ ann freisin, agus tá somplaí den obair a rinne sár-ċeárduiġṫe miotail agus áḋmaid. Rudaí iongantaċa iad sin go mba ċóir beiṫ mórḋálaċ asta, aċ níl aon tsliġe sa Musaeum Náisiúnta le stair na gceárd, le stair na talṁaiḋeaċta, le stair na dtiġṫe ná leis na mílte rud a baineann leo, a léiriú.

Tá suas le milliún leaṫanaċ de ṡean sgéalta is de ṡeanċas sgríoḃṫa ag an gCoimisiún Béaloideasa aċ níl aċ cuid de'n obair á ḋéanaṁ. Tá bailiú na sean rudaí iad féin coṁ tábaċtaċ aon lá leis na sgéalta, agus tá siad á gcaiṫeaṁ amaċ is á ndoġaḋ. An túisge i n-Éirinn agus tosuiġtear á gcrinniú is á gcur i dtaisge 'seaḋ is fearr.



# Gádh Le Scannáin Ghaedhealacha

## EARNÁN DE BLAGHD



Gach aon uair a leighimíd-ne dréacht ó láimh an Bhlaghdaigh is amhlaidh a mhéaduigheann ar an meas atá againn ar a intinn aibidh, úr, dhúthrachtach. Ní duine é a leanann gnáthlorg ar bith, ach é ag déanamh a mharthanna ar a chuma féin, agus 'ghá gchur in íul ar a chuma féin i nGaedhilg bheodha sholúbtha. Ní tuigtear riamh do gur cheart do cúladh ó adhbhar cruaidhtheicneamhail (mar cúrsaí scannán) do phlé i nGaedhilg. Is treise-de an ghluaiseacht an misneach san.

I MÍ NA SAMHNA so gabh tharainn fuarathas tuarasgabháil inspéise ó choiste a ceapadh ag Comhairle Chonnradh Déantóirí na h-Éireann tamall roimis sin. Mhol an coiste iarracht a dhéanamh, gan a thuille righnis, ar thiúscal beag scannánuíochta a bhunú in Éirinn ; agus chinn an Chomhairle féin ar iarraidh ar an Aire um Thiúscal agus Tráchtáil éisteacht a thúirt do thoscaireacht uatha chun go bpléidhfidís an scéal leis.

Feictear dhomh-sa gur maith an scéim é, an scéim atá leagaithe amach ag an gCoiste. Sé atá uatha ná dlí a rith ag foláireamh an leath, ar a laighead, de gach scannán nuachta a teasbáintear 'sa tír seo a dhéanamh in Éirinn agus, fairis sin, iachaibh a chur ar lucht pictiúrlann 400 troigh de scannáin ghairide faoi dhéantúsaí, cultúr, ceol, spórt nó talmhuíocht na hÉireann do rith le linn gach léirithe.

MÁ ghlacann an Rialtas le scéim sin Chonnradh na nDéantóirí nó le h-aon scéim dá leithéid is amhlaidh a bheidh an chlochbhuinn leagtha aca do thiúscal nua Gaelach a bhéas tabhachtach go leor b'fhéidir ó thaobh an gheilleagair agus a bhéas, gan aon agó, sárthábhachtach ó thaobh na náisiúntachta agus ó thaobh séan agus leas an phobail. An lá tá indiú ann, is beag duine nach dtaithíonn na pictiúirí cainnte agus is beag duine nach dtéigheann na pictiuirí céadna i bhfeidhm ar a chroí agus ar a aigne bíodh gur i ngan fhios dó a théigheann uaireannta. Dá bhárr san is aindeis agus is fíor-aindeis an scéal ag Éirinn í bheith in gan scannáin Ghaelacha agus gan súil aici leo. Ar an Stát ba cheart an milleán a chur. Tá mórán dreamanna beaga daoine tar éis dul i mbun na h-oibre seo go misniúil agus go h-éifeachtúil agus tar éis triail a bhaint as scannáin Ghaelacha a dhéanamh. Ach bhí an oiread san constaicí rómpa agus an oiread san deacrachtaí ag cur ortha go bhfuil sé soiléir um an dtaca so nách féidir dul ar aghaidh leis an ngnó gan chabhair agus cosaint an Rialtais. Níl aon chaoi in Éirinn le scannáin a thúirt chun léargais nó le fuaim a chur leis na peictiúirí. Ar an adhbhar san an ghlac bheag scannán go ndeirtear go ndearnadh in Éirinn iad is amhlaidh a rinneadh mórán de'n obair ortha thar lear.

BÍONN gach tosnú lag ach ní bheidh tiúscal scannánuíochta againn go mbfhiú faic é nó go ndéanfar pictiúirí ó thús deire in Éirinn, dá laighead agus dá ghainneacht iad i dtosach. Bhí an ceart ag Connradh na nDéantóirí nuair a mholadar spóil nuachta agus scannáin eolais a dhéanamh ar dtúis toisc go mbfhéidir, le cuidiú an Stáit, margadh maith d'fháil dóibh sin gan mhoill. Tar éis dúinn bheith tamall ag

gabháil do phictiúirí de'n tsort san beidh ár ndóthain ceárduithe oilte againn chun an uile shaghas slacht a chur ar scannáin drámuíochta. Idir an dá linn, agus sara dtugtar fe'n ngnáth-scannán drámuíochta a dhéanamh ba cheart do'n Roinn Oideachais feidhm a bhaint as an dtiúscal nua, dá bhuige óige é chun scannáin bheaga shimplí grinn do sholáthar 'sa Ghaedhilg d'fhonn iad a theasbáint dos na leanbhaí scoile, ní h-amháin ag léirithe speisialta 'sna pictiúrlanna ach fós ina scoileanna tuaithe mar ar bhféidir gléas taisbeáinte ion-aistrithe d'úsáid.

LE n-a cúig nó sé de bhliantaibh anuas is follus d'aoinne go bhfuil aon éirim aigne aige agus aon mhachtnamh déanta aige ar stáid na teangan nách féidir an Ghaedhilg a thúirt thar n-ais mar gnáth-urlabhra sa' Ghalltacht nó fiú amháin í choimeád 'na beathaidh sa' Ghaeltacht má leanfaimíd in éaghmuis scannán Gaedhilge. 'San tseana-shaol biad na rudaí ba mhó a laguigh meas an phobail ar an nGaedhilg agus a chuir in umar na h-aimiléise í ná na páipéir nuachta, na leabhra, na h-óráideacha puiblí, na seanmóintí, na drámaí Béarla agus na h-amhráin Bhéarla. Ach níl aon ghléas díobh san ná aon ghrúpa dhíobh go raibh aige an deichiú cuid de'n comhacht i gcúrsaí teangthacais atá ag na scannáin chainnte go mbíonn gach aoinne, óg is aosta, sa' chathair agus fé'n dtuaith ag éisteacht leo, ó am go h-am. Chuala féin sagart an lá fe dheire ag trácht thar halla rinnce sa' Ghaeltacht a bhíodh plúchta le daoine óga ag céilidhthe minice fan an Gheimhridh; ach le bliain anuas tá sé dúnta faoí ghlas toisc go dtig le garsúin agus gearrachailí na h-áite dul anois ar an mbus go dtí sráidbhaile tímpal sé nó seacht de mhíltibh ar shiubhal mar a bhfuil pictiúrlann. Má fagtar na pictiúrlanna fé'n mBéarla buadhfaidh an Galldachas ar a gcaithfear de dhúthracht ins na scoileanna agus in a bhfuil agus n-a mbeidh de chumainn agus d'institiúidí náisiúnta in Éirinn.

IS cinnte go gcuirfeadh an Rialtas suim i scéal na bhfuaim-scannán fadó mura mbéadh go rabhadar sáite sa Chogadh Geilleagrach agus i gceisteanna áirithe polaitíochta a bhí baoth go maith dar le n-a lán againn ach a bhí, de bharr cúrsaí staire ana-thábhachtach dar le Fianna Fáil. Tuigfí ó rudaí adúirt an Taoiseach le déanaí go bhfuil an Rialtas ar thob eirghe as an mairbhití atá ghá gcosc ó thánadar i gcomhacht ó aon rud fónta a dhéanamh ar son na Gaedhilge, agus nach mbeid feasta ag snácáil go leadránach le polasaíanna thuit ortha ó'n Rialtas a bhí ann rómpa ná ag stealladh taerthaí de chuid Roinn an Airgid mar gheall ar an ndualgas atá ar gach aoinne go pearsanta maidir leis an dteangain ach go mbeidh pleananna agus scéimeanna nua ghá leagadh amach aca agus go ndéanfar dian-iarracht ar chúis na teangan do chur ar aghaidh fé mar cheap cách roimh 1932 a dhéanfadh Fianna Fáil an túisge bhéadh an chaoi aca.

ÓS rud é go bhfuil deire leis an gCogadh Geilleagrach agus leis na gnóthaí a bhain leis agus ó's rud é gur follus go bhfuil na h-Airí ag déanamh stáidéir ar scéal na teangan, tá súil agam go gcinnfear, mar chuid de'n leigheas, ar ghlacadh le moladh Chonnradh Déantóirí na hÉireann fés na scannáin. Ní h-easbadh scannán Gaedhilge amháin atá orrainn. Tá gádh le scannáin Éireannacha sa' Bhéarla freisin. Tá comhacht chó láidir agus chó leanúnach ag an bpictiurlainn ar an bpobal agus tá ag na nuachtáin gidh nach dtéigheann sí i bhfeidhm chó díreach ná chó tapaidh ortha. Tá ceithre páipéir mhaidne againn sa tSaorstát agus dá cheann aca lán go boimbéal de sheoiníneacht agus de ghalldachas, agus tá roinnt de pháipéarai na tuaithe a bhíonn nach mór chó h-olc leo. Tá san dona go leor; ach connus a bhéadh an scéal againn dá mb'amhlaidh nach raibh oiread agus aon pháipéar Éireannach amháin, ghá dhíol sa' tír.

CUIR i gcás go mb'éigin dúinn nuacht an lae a ghlacadh ó'n *Daily Mail*, nó an *Daily Express* agus n-a theannta san nach raibh oiread is aon phaipéar tuaithe amháin fé stiúrú Gaedheal nó i seilbh Ghaedheal agus nach raibh dá gclóbhualadh de scéalta na gcúirteanna agus de thuarasgála na gComhairle gContae ná de

thuarisgí pearsanta ó Contae Mhuigheo agus ó Chonntae na Gaillimhe ach amháin an cúpla líne a beadh le feiscint i nuachtain Shasana. Nach amhlaidh a déanfaí praiseach de shaoghal polaitíochta na tíre agus nach gairid go mbeadh náisiúntacht na dúithche tar éis a cur tré-chéile agus tar éis dul i laige agus i spádántacht ? Dá mbféidir rialtas Gaedhealach a bhunú agus an scéal mar sin, sé an chéad rud ar a gcinnfeadh siad ná an uaith-réim a bhaint des na nuachtáin Ghallda agus roinnt éigin paipéir Éireannacha a sholáthar do'n phobal ? Ní shuidhfidís síos ar a sócúlacht agus gan faic ar siúl aca ach iad ghá rádh gur obair do lucht gnótha amháin páipéirí nuachta a bhunú agus a stiúrú, agus ní bheidís ghá cheapadh gur leor do'n Rialtas a gcuid buidheachais agus a gcuid sástachta d'fhógairt an túisce chuirfeadh dream airgeadúil éigin iad féin fé réir le nuachtáin dúthchasacha chur ar fáil do'n phobal. A mhalairt ar fad a dhéanfadh an Rialtas. Bhéadh fuadar fútha láithreach ; dleachta agus quotaí ghá gceapadh aca, deontaisí ghá dtairiscint aca, scaireanna ghá gceannach aca, urraithe ar chuibhreanna bliantúla ghá dtúirt aca agus fóirní oibritheoirí ghá dtréineáil aca.

TOISC nach fada ar an saol dos na scannáin chainnte, ní tuigtear a thábhachtaí is tá siad. Fiu amháin an té gur léir dhó cionnus mar tá tuairimí an phobail agus aigne an duine ghá n-athrú aca ní théigheann sé i bhfeidhm air chó millteanach is cuirfear isteach ar chursaí náisiúntachta má leanann na scannán chainnte go ceann fiche bliain eile ag claonadh inntinn na ndaoine fé mar táid ghá claonadh le sé nó seacht de bhliantaibh anuas. Is amhlaidh atá comhacht nua teagaisc tar éis a saoluighthe agus is féidir é threorú agus é usáid, roinnt, ar mhaithe leis an náisiún ; ach má leigfimíd dó fás fiáin agus dul ar aghaidh ar bhóthar na saor-thráchtála Gallda ní stopfaidh sé nó go múchfar gach mothú náisiúntachta dá bhfuil ionainn.

FÉADFAR an uair sin Breatain Iartharach a ghairm go cuibhe d'Éirinn agus is ró-chuma bhéas sé ciaca aca déantar earraí ar bith i mBreatain Iartharaigh nó sa Bhreatain Mhóir. Tá oiread cúise ag an Rialtas a lán-díthcheall a dhéanamh le tiúscal scannánuíochta a bhunú sa' dúthaigh seo agus bhéadh aca le páipéirí Éireannacha a bhunú dá mbeadh a leithéid in easnamh orrainn ar fad. Is mó slí n-a bhféadfadh an Rialtas tiúscal scannán-uíochta a bhunú. Ní fearra slí áfach, ná an tslí atá molta ag Connradh Déantóirí na h-Éireann go mór-mhór má tosnuítear ar scannáin Ghaedhilge i gcomhair na scol a dhéanamh láithreach. Dá mbeifí tamall ag gábhailt do spólaí nuachta, do scannáin eolais agus drámaí beaga símplí bfhuiriste túirt fé scannán speisialta ar nós "The Dawn", agus fé leagain d'oirfeadh do'n scáil-bhrat de chuid des na drámaí gur eirigh go seoidh leo in Amharclainn na Mainistreach. Agus bhéadh fáilte roimh scannáin dá leithéidí i Sasana agus i Meirice mura ndéantaí an iomad díobh. Is minic a dúbhrathas nach bhfuil gléas cothuithe náisiúntachta is feidhmiúla ná roinnt de'n idir-náisiúntacht. Dá mbéadh an gléas agus an fhuireann againn le fuaimeanna a bhreacadh ar scannán, bhfuiriste agus ba neamh-chostasúil glacadh le pictiúirí ó'n Mór-Róinn agus iad d'athrú i dtreo is go mbeadh na carachtair ag labhairt na Gaedhilge in ionad na Frainncise nó na Gearmáinise agus b'obair í sin a raghadh go mór i dtairbhe do'n teangain. Ar a shon gur díoghbháil do scannán Gearmanach focla Gaedhilge nó focla Bhéarla do chur ghá radadh aige in ionad na bhfocal bunaidh Gearmáinise má deintear an obair go cliste ceárdúil i riocht is nach leanann na beola ag bogadh agus gan aon chainnt ag teacht uatha is beag é caillteanas an scannáin mar adhbhar siamsa. Má spreagtar daoine feasta mar is cóir chun focla Gaedhilge chur le scannáin ó Roinn na h-Eorpa is cosúil go n-osclófar dorus do lucht féachainte pictiúirí a leigfeas isteach i ndomhan nua iad mar adéarfá ; ní gádh puinn a rádh fé'n maitheas a dhéanfadh sé i gcursaí náisiúntachta rud eile bheith ar fáil againn seachas an stuif Ghall-Phuncánach a bhíonn de shíor anois againn. Dá ndéanfí an cháin-siamsa a luighdú nó a chur ar ceal i gcás scannáin ar bith go gcuirfí an chainnt leis in Éirinn, b'fhéidir gur leor é sin mar

chuidiú ó'n Stáit leis an sort san obair aistriucháin.

FÉ cheann deich mblian eile is deallrathach go mbeidh fás na cian-amharcuíochta tar éis baint de'n tábhacht atá leis na scannáin i láthair na h-uaire. Ní h-amhlaidh a cuirfear deire leis an scannán luath nó mall; ach bunófar ealadha nua agus, mar chuid di, fóir-leathfar i dteannta a chéile nó i ndiaidh a chéile macasamhla de pheictiúirí de dhaoine agus macasamhla de dhaoine n-a mbeathaidh. Fé stiurú an Stáit a bhéas an chian-amharcuíocht, is dócha, dáltha an radió agus dá bhárr san ní leigfear an náisiúntacht i léig ar fad innti; dfhéadfadh sí bheith ana-náisiúnta ana-Ghaelach i slite agus dá bhrí sin oibreochaidh sí, roinnt, i gcoinnibh chomhacht Ghallda na scannán. Ní mór dhúinn a thuiscint áfach nach mbeidhmíd i ndon go deo clár cian-amharcuíochta a bhéas Gaedhealach nó leath-Ghaedhealach d'fhóir-leathadh mura mbíonn againn roim-ré tiúscal scannanuíochta dár gcuid féin.



Báiġe Baile Áṫa Cliaṫ

Tomás Ó Muirċeartaiġ do ġriangraf.

'Is gréaċfaiḋ faoileann fáilte
De ḋruim na dtonn.'

("An Long ar Maiḋin" le S. Ó hAoḋa.)



'De bárr na gcnoc is in imigéin.'

Bálcaereaċt i gCill Mantáin.

Aġ triallaḋ an stróinséar go dtí an Gaeḋealtaċt. →

Tomás Ó Muirċeartaiġ do ġriangraf.



Maelṡeaċlainn Ó hEiḋin do ġrianġraf.

I nDeire a ṫuruis aniar buaileann sé tráiġ—mar an ceann so ṫuas in Árainn.

Ċoṁ cinnte is tá grian ar aer geobaiḋ sé roimis scata mór de ṁuinntir na n-oileán, iad ag bailiú ċúca earraí as na báid nó ag leigint a scíṫe mar ċítear annso iad.





Ag teaċt isteaċ san oileán don stróinséar bíonn sé ag stánaḋ go seasaṁaċ air, agus bíonn an ṁuinn-tir istiġ ag stánaḋ ċoṁ seasaṁaċ céadna amaċ ar an luing.

Maelṡeaċlainn Ó hEiḋin do ġriangraf.

Cuirfiḋ an stróin-séar aiṫne orṫa 'na nduine is 'na nduine
—ar an seana-ṁnaoi—



Caitlín Praiġeas do ġriangraf.



Ar an ṁáṫair is a leanḃán—



—Is ar an sean-ḟear—

Maelṡeaċlainn Ó hEróin do ġriangraf.

Scéala Éireann
—Ar na leanḃaí móra



Is ar an sean-lánaṁain ag seanċas ar lic an teinteáin.



M. Ó hEiḋin do ġrianġraf.

Iascaċ ó ḃárr aille. Ḃreis is trí fiċiḋ feaḋ a ċaiṫeann a ḃeiṫ sa ndorúġa as a mbaintear earraiḋeaċt annso.



An t-ullṁú



An caiṫeaṁ



Foiḋne



Luaċ na foiḋne

Tomás Ó Muirċeartaiġ do ġrianġraf.



Tugaḋ sé aġaiḋ ó-ḋeas annsan go mbuailiḋ cuid eile de ṡaoġal na Gaeḋealtaċta leis.

Ḃá ḃroḃ do ḃeiṫ aige in áit an aon-ḃruiḃ a b'ḟonn leis an nduine riaṁ. Ní le ḋá ṗráta ná trí aċ le raḋaise atá súil ag an seanduine seo agus na scoilteáin aige dá ngearraḋ.





Agus muna gcuirtar san Earraċ ní bain-far sa ḃḟóġṁar. Na scoilteáin dá sáṫaḋ.

Tomás Ó Muirċeartaiġ do ġrianġraf.



"Raṫ éisc ort," adeir sé, agus an corc deireannaċ de'n líon á ċaiṫeaṁ i bḟairrge aige.

Súil in áirde atá aca so le pé breac a ḃeaḋ ag gaḃáil aníos





Ní mór an mogall mór agus an mogall beag do ḃeiṫ deisiġṫe sara gcuirtear an líon so i bḟairrge arís.

Tomás Ó Muirċeartaiġ do ġriangraf.

# An Reillig*

## Tomás Bairéad do ċeap

•

D'éiriġ go binn le "Cuṁaċt na Cinneaṁna" nuair foillsiġeaḋ é, agus b'ḟiú é go n-éireoċaḋ leis, óir ḃí a ċeaṫair nó a ċúig de ġearrscéalta ḟíorṁaiṫe sa leaḃar. An scéal so atá dá aṫḟoillsiú againn do sroiċeaḋ a aḋbar i dtaiṫiġe naċ coitċeann ag Gaeḋilgeoirí i. taiṫiġe fir an ṗáipéir-nuaċta.

"An Reillig," is ainm don seomra seo i nÉirinn, aċ "Teaċ na gCorp" tugtar air i dtíorta eile. Ní raiḃ idir é agus seomra an eagar-tóra aċ an balla; aċ seomra ní raiḃ san árus ar fad in ar ċuir an t-eagart-óir an oiread suime is ċuir sé sa seomra seo—fearaċt eagartóra ag obair do ṗáipéar mór laeṫeaṁail is gaċ tír. Ní raiḃ reillig sa tír a tugaḋ aire ní b'ḟearr di ná tugaḋ don reillig seo. Dá n-éiriġeaḋ rud ar biṫ di, dá mbeaḋ rud ar biṫ ar iarraiḋ innti, ná dá mbeaḋ bun-ċleite isteaċ ná barr-ċleite amaċ ḃeaḋ raic ann; agus ní móide naċ mbeaḋ ar ḋuine eicínt bóṫar a ḃualaḋ.

B'ḟéidir go ḃfuil daoine ann adéar-faḋ gur fuis-fais furṁór ḋe earraiḋ na reillige, aċ ní ḟéadfaḋ páipéar laeṫeaṁail ar biṫ déanaṁ ḋá ḟoir-easḃa. Is ann atá sgéalta báis agus beaṫa na gcéadta i dtaisge—daoine naċ ḃfuiġe bás go dtí sgór ná b'ḟéidir ḋá sgór bliaḋain ó indiu. Is minic básuiġṫe sa reillig seo daoine tá ag imṫeaċt ar roṫaí an tsaoġail le ollṁaiṫeas; daoine atá ag gnóṫaċtáil 'ċuile rud rómpa ar na rástaí; agus daoine, b'ḟéidir, tá ag riaġlú na tíre.

Measann luċt na bpáipéar nár ṁill deaġ-aireaċas aon rud ariaṁ, agus sin an fáṫ a sgríoḃtar na sgéalta roiṁ ré. Ná ceaptar gur le bás duine ar biṫ a ḋeifriú sgríoḃtar iad. Ní h-eaḋ, aċ ar ḟaitċíos go ḃfuiġeaḋ daoine áiṫriḋe an-bás obann in an-tráṫ. Ní i gcoṁnuiḋe tá an bás céadna an-tsoiliġeasaċ agus b'ḟéidir gurb' é an t-am is mó cruaḋóg sgiob-faḋ sé duine mór eicínt leis.

Aċ ní sgríoḃtar aċ an deáġ-rud fá gaċ duine. Má's maiṫ leat ṫú a ṁolaḋ fáġ bás. Má cailltear fear pósta a d'imṫiġ le bean eile ná bean ṗósta d'éaluiġ le fear mná eile ná bí ag súil le rud ar biṫ fá sin annseo. Ní cáintear na mairḃ sa reillig seo.

Tá cúinne fá leiṫ—ná b'ḟéidir go mba córa cónra fá leiṫ a ráḋ—ag gaċ dream agus gaċ sloinne. Tá cónra ḋóiḃ féin ag na Búrcaiġ, na Brúnaiġ agus na Bráḋaiġ; cónra ḃeag ag muinntir Ċeallaiġ, muinntir Ċaṫasaiġ, muinntir Ċaoiṁ agus muinntir Ċon-aire; cónra eile ag na Máillig, na Murċaḋaċa agus na Móránaiġ agus gaċ dream arḃ' fiú tráċt orṫa; agus nuair a cailltear duine ní ḃionn le déanaṁ aċ an sgéal a ċaiṫeaṁ ċuig na clóḋóirí agus beiḋ sé le léiġeaṁ

* Tá an scéal so le faġáil i "Cuṁaċt na Cinneaṁna" (Oifig an tSoláṫair.) 2s.

ag fearaiḃ Fáil uair a' ċluig ina ḋiaiḋ sin ná b'ḟéidir níos túisge. Na nuaċtóiriḋe a ġníos bunáite na h-oibre seo tráṫ is lúġa cruaḋóg.

Is maiṫ is cuiṁneaċ liom an oiḋċe ar ṫáinig sgéal ċugainn tarraingt ar an trí a ċlog ar maidin nuair a bí an páipéar i ndáil le beiṫ crioċnuiġṫe, go raiḃ Iarla an tSléiḃe ṫ'réis an-ḃás a ḟáġail. Fear óg, luaṫ, láidir a ḃí ann gan neaċ ag súil le n-a ḃás. Focal ní raiḃ faoi sa reillig. 'S gearr go raiḃ gaċ rud ina rí-rá. Dá mbeaḋ an t-eagarṫóir sa láṫair d'imṫeóċaḋ sé as a ċraiceann le mío-ḟoiġid agus buile, go mór-ṁór dá gceapaḋ sé go raiḃ an sgéal fá réir ag na páipéir eile.

Do h-iarraḋ ar ċúigear againn sgéal an Iarla a sgríoḃaḋ i n-éindiġ. An t-eólas céadna a ḃí againn ar fad faoi, beagnaċ, agus an rud a sgríoḃ duine sgríoḃ an duine eile é. An oiḋċe sin a h-airiġeaḋ an Móránaċ! B'fearr é ná an cúigear againn leis an obair sin. Aċ mo léan! Ḃí sé seaċt sgóir míle as láṫair. D'eiriġ linn fá ḋeire ainm sgéil a sgríoḃaḋ.

Ṫ' réis na h-oiḋċe sin ċuir an t-eagarṫóir roiṁe an sgéal a léiġeas i gcaoi naċ ḃféadfaḋ a leiṫeid de rud ṫuiteam amaċ aríst coiḋċe. An Móránaċ ċuir sé i n-éadan na h-oibre. Ḃí air sgéal beaṫa gaċ duine ar ṁór le ráḋ, agus daoine fánaċa go maiṫ féin, a sgríoḃaḋ ar ḟaitċíos go ḃfuiġdís bás obann.

Ḃí ḟios ag an Móránaċ gur fada a ḃeaḋ sé i mbun obair na reillige. Aċ níor ṁiste leis, mar ċuireaḋ sé a ċroiḋe ina ċuid oibre i gcoṁnuiḋe agus ba í obair na reillige an obair a b'fearr ina láiṁ. A réiḋe is ṫagaḋ sí dó is mó a ċuireaḋ iongantas orainne. Dá dtuiteaḋ an spéir ní ḋeifreóċaḋ sé é; agus ḃí a ṡlioċt ar a ċuid sgríoḃneóireaċt': b'ait leis na clódóirí í ḟáġail i gcóṁnuiḋe.

Ḃí bun-aois ṁaiṫ aige nuair a ċuir mé eólas air i dtosaċ. Le breaṫnú air ċeappá naċ raiḃ sé mórán le cois trí sgóir. Ṡíl an dream ab' óige ḋinn ḃí san oifig ċéadna leis go raiḃ 'ḟios againn 'ċuile rud fá obair ṗáipéir nuaiḋeaċta, go raḃamar i ndon meaḃair agus sgéalta a ḃaint as na cloċa glasa agus go raiḃ 'ċuile ḋuine againn ċoṁ críonna le sean-dall glic. Aċ 's gearr go raiḃ a ṁalrait de ṫuairim againn. Ṁúin an Móránaċ ḋúinn an rud a ṁúinfeaḋ an saoġal ḋúinn leis an aimsir, b'ḟéidir, agus ṁúin sé ḋúinn é i ngan-ḟios ḋúinn féin. Níorḃ' ait leis go gceappaí go raiḃ sé droċ-ṁeasaṁail; agus 's gearr gur éiriġeamar ar fad an-ṁór leis.

B'ait an fear grinn é. Ḃí dúil aige sa mbraoinín ċoṁ maiṫ cé nár ċuiṁneaċ liom cosaṁlaċt óil a ḟeiceál air ariaṁ. Ní raiḃ loċt sa doṁan air aċ sin—má's loċt é. Agus an ġaisge is mó a ḃíoḋ aige gur ċinn ar an uisge beaṫa a ṡrón a ḋeargaḋ! Is aige ḃí 'ḟios na tiġṫe ab' fearr agus ba taiṫneaṁaiġe uisge beaṫa agus na tiġṫe arḃ' féidir failm a ḟáġail ionnta tarraingt ar a meadon-oiḋċe nuair a ḃeiṫeá tnáiṫte de ḃarr an lae ḟada.

Ní abróċainn nárḃ' é a sgríoḃ dá dtrian de sgéalta na reillige. Ḃí sé i mbun na h-oibre tarraingt ar dá sgór bliaḋan agus ḋéanfaḋ sé an obair agus a dá ṡúil dúinte, beagnaċ. 'Sé a sgríoḃ sgéal ḃeaṫa Ṡeáin Uí Laoġaire, an Ṁistéalaiġ, an Stiopánaiġ, Ṗarnell, an Ríġ agus na Ḃainríoġna agus go leór eile leó. Nuair a ċinnfeaḋ ar ḋuine eile dá sgór líne a sgríoḃaḋ fá ḋuine sgríoḃfaḋ seisean columan gan stróḃ. Ḃí eólas aige ar na daoine móra ar fad; sgríoḃ sé síos a gcuid cainnte ar fud na hÉireann,

i nAlbain agus i Sasana agus ḃí ḟios aige na bealaiġ ḃeaga aisteaċa agus na tréiṫre ḃíos ag baint le n-a leiṫéid—rudaí beaga, fánaċa a gcuireann an pobal suim mór ionnta i gcóṁnuiḋe.

Lá aṁáin d'ḟiafruiġ mé ḋe an gcuireaḋ obair na reillige an saoġal eile i gcuiṁne ḋó nuair naċ ndéanfaḋ rudaí eile é, b'ḟéidir.

"Ḃfuil 'ḟios agad," adeir sé, "is minic a ċuiṁniġ mé gur ionann sinne agus fir ḋéanta na n-uaiġ."

Ḃí fúm iarraiḋ air an sgéal a ṁiniú aċ ṫug mé fá deara gur ġoill an t-úġdar cainnte air beagán agus gur ṫáinig toċt beag ina ġlór. Greann a ḃainfeaḋ ceist mar sin as uair eile.

Ḃí sé os cionn trí sgóir go leiṫ agus b'ḟéidir gur ċeap sé nárḃ' ḟada uaiḋ aṫrú reillige. Is iomḋa iarraċt a rinne mé ina ḋiaiḋ sin ṫiġeaċt timċeall ar an gceist ċéadna aċ ḃuail duine eicínt a ladar ann i gcóṁnuiḋe agus ċinn orm críoċnuiġṫe ḋéanaṁ amaċ céard a ḃí ina ċloigeann. Is ar éigean a ḃí sgéal a ḃeaṫa féin ag cur imniḋe air—"Cé sgríoḃfas sgéal beaṫa an té a sgríoḃ sgéalta beaṫa leaṫ na tíre?" Aċ ḃí sé socruiġṫe ag beirt againn go sgríoḃfaí é agus sgéal maiṫ, fada, ná ba ċruaiḋ an cás é.

Rudaí a ċuirfeaḋ músiam agus fearg, b'ḟéidir, ar ḋaoine eile ní ḃacfaḋ sé leó, ḃí sé ina gcleaċta ċoṁ fada sin. Na giotaí is fearr a ṫaiṫniġ leis baintí amaċ as a gcuid sgéal go minic iad. Amannta ní ḃíoḋ 'ḟios aige gurḃ' é a sgríoḃ na sgéalta ċor ar biṫ agus amannta eile milltí a ċuid oibre ar fad. An gnáṫ-leiṫsgéal a ḃíoḋ ag an luċt ceannais gurḃ' éigean áit a ḋéanaṁ do na fuagraí, do ṗictiúirí na mban a mbíoḋ na madraí beaga ḋá ndiúrnáil agus ḋá mbréagaḋ aca, agus rudaí táḃaċtaċa eile.

An sgéal is fearr a sgríoḃ sé ariaṁ ba fá'n gCinnéideaċ é. Ḃí an Cinnéideaċ ina Caiptín i nArm na hÉireann i n-mteaċt na troda le Sasana agus loiteaḋ ċoṁ dona sin é go raiḃ sé taḃarta suas don ḃás ag na doċtúirí ba ṁó cáil sa mbaile mór. Ḃí an Móránaċ lán-ċinnte go mba é féin ba ċionntaċ leis óir ba é a ṁúin an tír-ġráḋ don Ċinnéideaċ agus maraċ é ḃeaḋ an Cinnéideaċ slán, sáḃáilte, ṁeas sé. Ba é an ċéad uair é a ċuir sé a ainm "T. Ó M." le sgéal de'n tsaġas sin. Aċ ḃí an oireaḋ sin tiġeaċt-aniar sa gCinnéideaċ agus fuair sé aire ċoṁ maiṫ sin gur ṫáinig sé as i leabaiḋ a ċéile agus caiṫeaḋ sgéal breáġ an Ṁóránaiġ isteaċ sa gcoire mór luaiḋe!

Ġníoḋ na sagairt aṫrú ar a ċuid oibre anois agus arist, aċ níor ṁiste leis. Ḃí an sean-Ċanónaċ go dona an oiḋċe ar ṫáinig beirt ṡagart meaḋon-aosta isteaċ le sgéal a ḃeaṫa—sgéal a sgríoḃadar féin, agus caiṫeaḋ sgéal an Ṁóránaiġ i dtraipisiġ. Ba ṁinic an Canónaċ céadna go dona. Criotán a ḃí ag gaḃail dó agus ḃí sé ag fáġail ḃáis ċoṁ minic sin go raiḃ sgéal a ḃeaṫa ar toġaḋ sgéalta na reillige. Fuair an sean-Ċanónaċ biseaċ arist agus fuair an ḃeirt ṡagart eile bás. An Móránaċ a sgríoḃ sgéal beaṫa na beirte. Ba ṡin an t-am ar ḋuḃairt sé naċ ḃfuil 'ḟios cé is túisge craiceann na sean-ċaoraċ ar an ḃfraiġ ná craiceann na caoraċ óige.

Amannta nuair ba lúġa a ṡúil leis cuirtí isteaċ sgéal leis ar fad. Nuair a ṫáinig tuairisg go raiḃ an tEasbog ag saoṫrú báis ċuir an Móránaċ aguisín leis an méid ḃí sgríoḃta aige faoi agus cló-ḃuaileaḋ é; aċ sul ar cailleaḋ an tEasbog cuireaḋ sgéal beaṫa eile faoi go dtí an oifig agus

sin an sgéal a ceapaḋ le h-aġaiḋ an ṗáipéir.

An oiḋċe a dtáinig an sagart parr-áiste isteaċ le fógra báis an Easbuig ċonnaic sé prúfanna an dá sgéal caitte ar an mbórd i bfaiḋnaise an Ṁóránaiġ. Miniġeaḋ dó céard a ṫuit amaċ. Léiġ sé sgéal an Ṁóránaiġ.

"Agus céard a déanfar leis an darna sgéal seo?" adeir an sagart.

"Céard a déanfaí leis anois aċ é ċaiṫeaṁ isteaċ sa gcoire luaiḋe," ars an Móránaċ.

"Ḃfuil tú cinnte naċ dteastóċ' sé ó ḋuine ar biṫ eile?"

"Tá mé lán-ċinnte naċ dteastóċ'."

"Ḃfuil ḟios agat anois béiḋ orm-sa seanmóir a ṫaḃairt fá'n Easbog (go ndéana Dia trócaire air!) Dóṁnaċ go goiriḋ agus is deas a ḋéanfaḋ sé sin cúis dom mar tá mé ċoṁ gnaṫaċ sin naċ ḃfuil sé d'ionḃaḋ agam seanmóir a sgríoḃ'."

"Taḃair leat é agus fáilte," duḃairt an Móránaċ.

Seaċtṁain ina ḋiaiḋ sin ḃí saoṫar an Ṁóránaiġ sa bpáipéar mar ṡeanmóir! Agus níorḃ' é an seanmóir ba ṁeasa é a ḃí ann. Ḃí an-riméad air as an seanmóir sin.

Deireaḋ sé i gcoṁnuiḋe nárḃ' ḟéidir go ḃfuiġeaḋ sé bás gan sagart agus an méid sgéal a sgríoḃ sé fúṫa. Agus ní ḃfuair.

Aċ ní ṁaireann an riṫ maiṫ ag an eaċ i gcoṁnuiḋe. Tarraingt ar ċeiṫre sgóir a ḃí an Móránaċ nuair a ṫosuiġ sé ag gaḃail ċun donnaċt' agus ba léar go raiḃ deireaḋ a ċuid sgéal sgríoḃṫa. Nuair a ċuaiḋ beirt againn ag breaṫnú air oiḋċe aṁáin ḃí clóċar an báis ann agus ċuir an sagart an Ola air—sagart a raiḃ sgéal a ḃeaṫa sgríoḃṫa ag an Móránaċ—cé naċ raiḃ 'ḟios ag an sagart é. Ag imṫeaċt ḋúinn ċraiṫ sé láṁ linn le láiṁ sgríoḃṫa na gcéadta sgéal. Ba é an craiṫeaḋ é a ċuireas brón ar ḋuine nuair is eól dó naċ gcraiṫfe sé an láiṁ sin arist coiḋċe.

Ṫáinigeamar ar ais go dtí an oifig agus sgríoḃ sgéal a ḃeaṫa ċoṁ maiṫ is d'ḟéadamar é; aċ ba í an tsraṫar i n-áit na diallaiḋe í. Mar sin féin ḃí bród againn as—an sagas bróid a ḃíoḋ air féin amannta as a ṡaoṫar. Ar éigin sgríoḃṫa é nuair a ṫáinig sgéal a ḃáis ċugainn.

Ḃí an sgéal sin agus an Móránaċ boċt ag gaḃail ṫrí mo ċodlaḋ i gcaiṫeaṁ na h-oiḋċe agus b'éigean dom éirġe i ḃfad níos moiċe ná ba gnás liom. Ċinn orm an sgéal a ḟeiceál i n-áit ar biṫ sa bpáipéar. Ċuartuiġ mé ó tús deire é aṫ-uair aċ ba é an cás céadna é.

B'éigean áit a ḋéanaṁ do na fuagraí agus do na rinnci agus do ṗictiúiri mná na madraí.

# Mo Ċúigeaḋ Féin

## Donn Piatt do ċeap

"Cúigeaḋ Ċloinne Ċaṫaoir Ṁóir."

(Eoċaiḋ Ó h-Eoġasa).

Laiġneaċ mise ó Linn Life
Sean-ṗort oinig Áṫa Cliaṫ
Dúṫċas dúinne taoḃ na mara
Saoġal na caṫraċ ba linn riaṁ.

Mór mo ċaṫair go na soillse
Soillse geala teaċt na h-oiḋċ';
Caṫair álainn—deacair a fáġáil
Is seaċt ngreama ar mo ċroiḋe!

Gaċ maiṫ riaṁ aca aċ Gaoḋlag
B'olc a tréigsinn, aċ mo ċiaċ,
Má damnaiġtear sinn ar éigin
Peacaḋ Éireann a ḃeiṫ buiḋe!

Muna ḃfuarsaḋ saiḋḃreas saoġalta
'S maiṫ a mboċta, Gaeḋil i gcroiḋe
Ċaill a sinnsear saiḋḃreas Éireann,
Min tír réiḋ ór díbreaḋ iad.

Ċaill siad Taillte Teaṁair is Tlaċtġa,
Is na tailte ar ḃruaċ Loċ Riḃ,
Ċaill an Nás is an cnoc sin Maistean,
Sinnsear boċta slums Át Cliaṫ.

Ċaill, aċ ḃuailsead buille láidir
Uair na dá i n-aġaiḋ Seáin Ḃuiḋe.
Roibeard Emmet, an ċraoḃ ċuṁrta,
Is laoċra uaisle Laiġean is na Miḋe.

Molaḋ mór duit, a Loċ Garman!
Molaḋ dóiḃ ċois Bearḃa tiar,
Tráċt ní náir ar laoċraiḋ Laiġean
Plúr scoṫ tréinfear gort Gailian.

# Drámuíoċt Ġaeḋilge San Am Atá le Teaċt

Míċeál Mac Liaṁṁóir, do scríoḃ.

•

Is aṁlaiḋ atáṫar i láṫair na huaire ag casaḋ le ré nua do ċur ar bun do ḋrámuíoċt i nGaeḋilg. Níor ṁiste do eolaiḋe éigin luċt ceapṫa na ndrámaí do ċoṁairliú roim ré ar eagla go leanfaiḋís bóṫar a n-aiṁleasa agus go gcuirfiḋís a gcuid saoṫair amú ċeal taiṫiġe. Ní fearr duine a ċoṁairleoċaḋ iad ná Míċeál Mac Liaṁṁóir.

Ní hí an Ġaeḋilg gnáṫ-ṫeanga na gcaṫraċ mór in Éirinn, agus mar sin féin is ins na caṫraċa móra de ġnáṫ ṫagann fás agus borraḋ na drámuíoċta. Ní mór do'n dráma, de réir a lán daoine, ní mór ḋó fás as fíor-ṡaol an ṗobail. Ní mór ḋó fás as caint an ṗobail sin, as nósaiḃ an ṗobail sin, as a gcuid béas is tuairimí is creideaṁ. Ní mór ḋó feiḋm ḃaint as na cora-cainnte is as na foclaiḃ céadna ḃaineas siad-san feiḋm asta; ní mór ḋó ḃeiṫ daiṫte le daṫanna a saoil-san; ní mór ḋó ḃeiṫ gléasta faoi na balcaisí céadna a ċaiṫeann siad-san. Caiṫfe sé ḃeiṫ 'na sgáṫán le sgáil a smaointe-san a 'sbáint do'n tsaol. An aṁla tá an ceart ag luċt an teagaisg seo? An é seo an t-aon fíor-ḋrámuíoċt aṁáin dá ḃfuil san tsaol seo? Má 'sé, is boċt an sgéal do ḋrámuíoċt na Gaeḋilge é dar liom. Mar is beag an ṗáirc í páirc an dráma ċuirfeaḋ saol na nGaeḋil-geóirí aṁáin in iúl do'n ṗoiblíoċt. Níor ṁór do sgríḃneóir ar ṁian leis síol ċur sa bpáirc sin gan dul amaċ as Connamara go deó, nó as Ciarraiġe, nó as Tír Ċonaill. Mo ḋearmad, nó as Oileáin Árann. Dá mba ṁian leis an sgríḃneóir céadna tráċt ar ṁuinntir na n-áiteaċa úd de réir teiċníc an Réalíostaċais is mó agus is truime fós an ċuing a mbéaḋ a ṁuineál fúiṫi. Tá sean-eólas againn go léir ar na drámaí idir drámaí bróin agus drámaí grinn ḃaineas leis an gcistiniġ faoi'n tuaiṫ, le cóṁráḋ faoi ṗraiġeas an éisg, le clampar faoi'n talaṁ; an sgairt ġáire faoi'n tsean-ṁaiġdin ġránna agus an cleaṁnas, an raċt ġuil faoi'n ṁáṫair aosta uaigniġ go n-a mac calma atá a' troid ar son na sean-tíre. Gur sgríoḃaḋ na dramaí seo is gur léiriġeaḋ iad, sin cúis áṫais dúinn má rinneaḋ go maiṫ iad; go sgríoḃfar tuille díoḃ is go léireóċar iad, sin cúis eile áṫais. Aċ i láṫair na huaire seo má támuid a' lorg, fás, gluaiseaċt, beaṫa nua, tá rud eicínt, fuirm eicínt ḃéas níos fairsinge, níos fuide ar aġaiḋ, cinnte, le haimsiú againn. Rud atá ann a ċuirfeas in iúl ní aṁáin saol luċt laḃarṫa na Gaeḋilge imeasg na sléiḃte nó cois na fairrge, aċ saol, nó cuid de ṡaol muinntire na hÉireann ar fad.

# Drámuíoċt Gaeḋilge san am atá le teaċt

Anois, siúḃlaim's go f'or-ċúramaċ nó béiḋ na cosa fliuċ againn. Ba ṁaiṫ an rud é tosú a' sgrúdú ṁóḋa an Réalíostaċais—an móḋ is mó cáil go fóilleaċ maidir le nua-sgoil an dráma Gall-Gaeḋealaiġ. An méid beag de ḋrámaí atá againn sa nGaeḋilg séard tá sa gcuid is mó díoḃ sgáṫáin a' deanaṁ aiṫris ar an sgoil Gall-Gaeḋealaiġ seo, maidir le móḋ agus teiċnic go mórmór—sgoil a d'fás as obair Synge agus Lady Gregory agus a saoṫruiġeaḋ go mór ag Mac Conamara agus ag Seán Ó Caṫasaiġ. Sgoil atá innti a ṫosuiġeas ins na teaċíní faoi'n tuaiṫ agus annsin, tuirseaċ ar feaḋ sgaṫaiṁ mar adeirfeá de bolaḋ na móna, leagann sí a láṁ go dóċasaċ i láiṁ Lennox Robinson agus preabann sí in éindiġ leis isteaċ i bpárlúsaiḃ Ċonntae Ċorcaiġe agus i ngrianáin Ḃaile Áṫa Cliaṫ; annsin, tuirseaċ arís de ḃárr na fuarándaċta dea'ḃéasaiġe fonóidiġe seo a compánaiġ, agus bréan ar fad de Ráṫ Maoineas, caiṫeann sí a hata nua go ceanndána uaiṫi i loim-lár Sráide Grafton agus tugann poc-léim le Ó Caṫasaiġ isteaċ i gcúl-ṡráideannaí na príoṁ ċaṫraċ, agus sin deire léi-se oiḋċe ḃreaġ spéir-ġealiġe aṁáin agus í ag troid le raispín fiaḋáin eicint i dteaċ óil in aice le Sráid Amiens.

Anois, na sgríoḃnóirí atá luaiḋte agam ṫuas, agus a lán sgríḃneóirí eile naċ ḃfuil luaiḋte agam, sé an Réalíostaċas an móḋ ar ḃain siad feiḋm as. Sé sin, ḃaineadar feiḋm as an gcamara. Ní gá ḋom a ṁiniú ḋaoiḃ go ḃfuil a lán aṫ-oibriú agus touching-up déanta aca freisin, agus moṫuiġimid i gcoṁnaí agus muid ag éisteaċt le n-a gcuid saoṫair naċ raiḃ an iomarca ama fáġta ag an snáṫaid ḃróidinéaraċta le n-a sgíṫ a leigint ċóiċe idir a méaraiḃ gasta. Aċ ḃain siad feiḋm as móḋ an Réalíostaċais mar sin féin. Ṫug siad a gcuid camara-póca leóḃ isteaċ i gCill Ṁanntáin, i gCearnóig Ṁic Liaim, agus i Sráid Ġlostair. Agus caiṫfear a rá gur éiriġ leó go minic, óir ḃí an oiread dea'-Ḃéarla aca féin is ag á gcuid camara is ḃí ag na daoine ar oibriġ siad orra. D'eist siad go foiġdeaċ agus ċuir siad an ċainnt síos go dílis focal ar ḟocal, faoi mar ḋéanfaḋ Noel Coward i Lonndain nó Martinez Sirera i Madrid. An sgríḃneóir Gaeḋilge, má's Réalíostaċ é, níl cead aige spág ċur taoḃ amuiġ de ṗaráisti an Daingin nó Rosmuc. Má ċuireann ní ċloisfe sé tada. Óir ní fear é an Réalíostaċ innsiġeas dúinn sgéalta faoi'n saol atá ann dá ríriḃ aṁáin, aċ fear innsiġeas dúinn faoi'n saol mar ḟeiceas sé le n-a ṡúiliḃ féin é, agus innsiġeas sgéalta bréagaċa dúinn faoi sna foclaiḃ céadna ċuala sé ó na daoiniḃ le na raiḃ sé ag éisteaċt.

Níl sa réalíostaċas mar sin aċ móḋ ar nós gaċ teicnic eile, níl ann aċ craiceann ar sgéal, agus ní ábḃar an sgéil féin é. Dráma faoi ríġte nó faoi ḃainríoġna, abair, d'ḟéadfaḋ sé ḃeiṫ ċo réalíostaċ le dráma faoi ḃacaiġ nó faoi striapaċaiḃ. Agus an réalíostaċ boċt ar ṁian leis sgríoḃaḋ i nGaeḋilge faoi ríġte nó faoi striapaċaiḃ, go ḃfóiriḋ Dia air, óir ní dóċa go raiḃ ceaċtar de'n dá ċineál daoine sin a' laḃairt Gaeḋilge leis na céadta bliain. Nó bíoḋ súil againn naċ raiḃ. Cé'n ċaoi mar sin a mbéaḋ ḟios ag einne cé'n sórt ċainnte ḃéaḋ acaḃ i nGaeḋilge? Is féidir smaoiniú orra féin agus ar a gcuid ċainnte i mBéarla, ní naċ iongnaḋ, agus Gaeḋilge ċur ar sin aċ bíonn ceól aisteaċ follaṁ a baint le smaointe do haistriġeaḋ ó ṫeangain eile de ġnáṫ, go mórmór i mbéal an

aisteóra, sé sin muna mbíonn an dráma a' baint le saol ṫar lear agus le béasaiḃ coigcríoċa. Is aistiġe agus is follaiṁe fós an réalíostaċ ṡíleanns innseaċt dúinn faoi rudaí naċ dtarlóċaḋ a leiṫéide ċóiċe sa teangain atá sé a' cur in úsáid, teanga naċ mbéaḋ dá labairt go deó ag an gcinéal daoine faoi n-a ḃfuil sé a' sgríoḃa. Tóranna atá sa réalíostaċas de réir a nádúra féin, agus siad na riaċain is éadóċasaiġe dár faċtas ariaṁ a ḃíos ġá ċeanngailt. Ar an taoiḃ ṫuaiḋ de tá an Rud ar ċosúil go mbéaḋ sé aṁla 'na ṡuiḋe, agus balcaisí duḃ-ġlas air; ar an taoiḃ ṫeas tá an Rúd arḃ ḟéidir go mbéaḋ sé aṁla 'na ṡuiḋe, agus culaiṫ liaṫ-ġlas air. Ar an taoiḃ ṫiar is an taoiḃ ṫoir tá bearta cruaḋa—na línte fada díreaċa díoḃ—'na suiḋe, agus gan éadaiġe ar biṫ orra.

Níl sa gcainnt sin ṫuas faoi mar atá tugṫa faoi deara agaiḃ ċeana gan aiṁreas, aċ a' cur in iúl daoiḃ go ḃfuil fuaṫ pearsanta againn féin do'n Réalíostaċas sa Dráma, aċ aṁáin b'ḟéidir ar ócáideaċaiḃ fíor-nea ċoitċianta; agus go ḃfuil barúil agam gurab é an Réalíostaċas an móḋ is lú d'ḟéadfaḋ congnaṁ ṫabairt do ċúis na drámuíoċta Gaeḋilge i láṫair na huaire seo. Déarfainn é sin agus ċlaoiḋfinn leis an mbarúil úd ċo sollúnta is dob' ḟéidir liom le duine ar biṫ a mbéaḋ spéis aige san drámuíoċt. Déarfainn é leis an drámadóir, leis an léiriṫeóir, leis an daṫadóir-stáitse, seaḋ agus leis an aisteóir freisin—duine nár ċeart duit tada rá go deó leis béidir, aċ aṁáin: "Bí in am ag na cleaċtaí, fan socair ar leiṫead do ċos, croċ suas do ċeann agus ar son Dé na Glóire labair árd." Ní ṫig leis an gcuid is mó de na haisteóirí mórán ṫar an sórt sin cainnte—aisteóir mé féin agus is ar éigin a ṫuigim-se an oiread sin nuair ḃím "ar siúl" mar adeirfeá.

Ní heaḋ, ní dóiġ liom gurab é an Réalíostaċas an móḋ ba ċeart dúinn ṫarraingt ċugainn ar ṁaiṫe le drámuíoċt na Gaeḋilge san am seo ná san am atá róṁainn amaċ. An dúṫaiġ atá aige tá sí ró-ċuṁang ró-ṫeóranta fiú aṁáin do ṫeangaċaiḃ oilte an doṁain ṁóir, an Ḟrainncis nó an Béarla; agus maidir le débutante beag ċúṫail mar an Ġaeḋilge, is geall go gcuirfeaḋ sí an ṗraiseaċ ar fud na mias dá ndéantaí iarraċt an Réalíostaċas ṗósaḋ léi. Díriġimís ár súile ar áit eicínt eile, agus déanaimís maċtnaṁ as an Rómánsuíoċt. Is follus dúinn naċ ḃfuil leaṫ an oiread riaċan ná tóranna ṫiar ṫoir ṫuaiḋ nó ṫeas a' baint leis an mnaoi uasail seo tá suiḋte go gruamḋa ṫart ar a drioṫáir garḃ dorrḋa caoilinntineaċ. Cuma cé'n taoḃ di mbéaḋ sí a' breaṫnú as na súiliḃ iongantaċa úd aici feiceann sí fairrgí móra líonta le solus, agus foraoiseaċa millteaċa líonta le dorċadas diaṁair. Tá sí gléasta faoi róbaí ar ḋaṫ na lasraċ, agus bíonn na déiṫe seaḃac-ċeannaċa a' siúl le n-a taoiḃ, agus fáinní draoiḋeaċta ar a méaraiḃ. Coṁnuiġeann a smaointe leis na déiṫiḃ agus leis na créatúirí sgiaṁaċa lonnraċa úd a saṁluíoċta, na créatúirí aeraċa úd gan ainm naċ raiḃ ann ariaṁ ná naċ ḃféadfaḋ beiṫ ann aċ aṁáin sna háiteaċaiḃ beannuiṫe ar ṡatail cosa geala a máistreása orra. Ḃí a lán leannán ag an spéirḃean seo—tug Goethe gean di tráṫ, agus Shelley agus Túrgéinnef, agus Shakespeare féin, Maeterlinck, Sologub agus Yéats, agus mórċuid d'ár ḃfilí Gaeḋilge féin. Ṫuit mé féin i ngráḋ léi uair aṁáin agus sgríoḃas dráma di darab ainm "Diarmuid agus Gráinne,"

dráma a ḃfuil fuaṫ agam anois dó, agus ó'n lá ṫosuiġ mé ag éirġe tuirseaċ de'n dráma úd níl mé ċo dearḃṫa is ḃí mé gurab í mo ṡean-leannán Bainríoġan an doṁain is an dráma dá ríriḃ. Tá meas agam uirṫi fós cinnte go leór, agus ní féidir a ṡéana go ḃfuil éaċt oibre déanta aici do'n Aṁarclainn agus gur ṫug sí a lán rudaí áilne ḋúinn le go gcuiṁneóċaimís go gráḋṁar uirri. Aċ faraoir! sí seo an ficeaḋ aois, agus tá luċt éisteaċta na drámuíoċta ar fud an doṁain roinnt tuirseaċ de'n dráma rómánsaċ, agus ag éileaṁ rudaí nua in agaiḋ an lae. Aċ mar sin féin is binn agus is meallṫaċ le drámuíoċt na Gaeḋilge é guṫ na Rómánsuíoċta, óir is cuma sa diaḃal leis an Rómánsuíoċt cé'n cineál teangan laḃras a clann, ná ní ḟiafróċa sí go deó an ionann sa gcás an teanga sin agus gnáṫ-teanga na tíre nó naċ eaḋ. Cé'n doċar, dearfa sí de'n guṫ íseal ceólṁar úd aici, cé'n doċar má's eaḋ féin go raiḃ an oireaḋ sin difríoċta idir Iodailis Rómeó agus Béarla gaisgiḋiġ Shakespeare? Nó idir an Gaeḋilge laḃair Déirdre agus an Gaeḋilge laḃruiġeas muinntir Ċonnamara anois? Tiuḃra Naoise a ġráḋ do Ḋéirdre arís d'á aiṁdeóin sin, agus béiḋ Iúlietta ar creaṫa le neart áṫais nuair ḟeiceann sí Rómeó ó'n mbalcóin anuas.

AĊ níl maiṫ ar biṫ sa gcainnt. Níl anois in Aṁarclainn na Rómánsuíoċta aċ aṁarclann na hAimsire atá ṫart, nó b'éidir go mb'fearr a rá naċ marḃ atá sí aċ 'na trom-ṡuan. Agus pé'r biṫ treó a ḃféaċfar air, is costasaċ an teicnic í, agus teastuiġeann uaiṫi léiriú agus aisteóireaċt níos fearr ná ḟeicfeas muid-ne sa nGaeḋilge go ceann sgaṫaiṁ ṁaiṫ sílim.

COSTASAĊ! Seaḋ go deiṁin, tá an Rómánsuíoċt an-ċostasaċ, ar nós a lán ban álainn eile. An ḃeilḃéid ṫeastuiġeas uaiṫe, agus na seóda, agus na coróinneaċa órda! Ceól, cuirtíní síoda, balcóinte, crainn óráistí, cultaċa sróil, caráistí, sluaiġte móra daoine, solus gealaiġe, riġṫe 'gus bainríoġna ċo coitċianta le cloċa, aṁránuiṫe, rinnceóirí gaduiṫe, páláis ríoġḋa, gáirdíní Péirseaċa, caisleáin Síneaċa—níl teórainn leis!

EXPREISIÚNAĊAS anois, tá sé sin sáṫaċ saor. I gcómortas leis an Rómánsuíoċt tá sé an-tsaor. Má ṫugtar móḋ an Expreisiúnaċais ró-ḟada áfaċ, má ṫugtar isteaċ é cuir i gcás sa ḃfíor-ṡaol mar a rinneaḋ sa Rúis i leabaiḋ é ḟágáil i ndoṁan na litríoċta is na haṁarclainne, éiriġeann sé an-ċostasaċ ar fad. Aċ anoċt ní gá ḋuinn ḋul tar tairsiġ na haṁarclainne. Fanfamuid taoḃ istiġ di, dúnfamuid na dóirse, múċfamuid soillse an tiġe agus lasfamuid soillse an stáitse, agus annsin má ábruiġimid leis an mbainisteóir stáitse an brat árdú, ní gá ḋúinn aċ na bosa ḃualaḋ le céile agus a rá leis na hoibreóirí stáitse é seo 's é siúd a ṡocrú ḋúinn, féadfamuid an doṁan go léir ḟeiceál. Geoḃfamuid radarc anoċt ar an Expreisiúnaċas mar sin, agus ar ċuid de'n tsaoṫar atá déanta aige sa Rúis agus sa nGearmáinn. Annsin béimid in ann ḟiafruiġe dinn féin cé'n féidm d'ḟéadfaimís ḃaint as i ndrámuíoċt na Gaeḋilge seo againne, nó an ḃféadfaimís aon ḟeiḋm ḃaint as ċor ar biṫ.

TORAḊ an ċogaiḋ Eorpaiġ é an tExpreisiúnaċas de réir dúċais. Gluaiseaċt atá ann do rugaḋ as gorta is as anró is as craḋ, agus tógaḋ é le brón is le céasaḋ is le ciapaḋ. Tig

leis an ríméad is an bród ċur in iúl, nó an greann is an gáire. Aċ tá a éadan, a ḟíor-éadan go fiaḃrasaċ traoċta truaiṁéilleaċ. Feicimid com-ártaí an ṁaċtnaiṁ ar a ċláiréadan, agus rian na hoibre is an ḃoċtanais ar a láṁa is ar a ċosa. Mód ann féin atá aige, teicníc is stíl atá ċo fada sin ó ṫeicnící eile gur ceapaḋ, nuair ṫáinig sé anoir ċugainn as Berlin, naċ raiḃ ann aċ ceann de na taomaċa buile úd ṫagas ċugainn ó'n móirṫír ó am go ham agus ḟágas muid gan aon ċeó ḃaint asainn aċ geit ḃeag, agus annsin fágtar muid mar ḃí muid. Óir tá cáilíoċt áiṫrid ag baint le Éirinn agus le cuid de na hÉireann-aiġ naċ féidir aṫrú, agus is ar an gcáilíoċt úd ba ṁaiṫ liom laḃairt arís i gcionn tamaillín. Aċ anois ní mór ḋúinn Expreisiúnaċas ṫoṁas 's é ṁeaḋċaint go maiṫ n-ár n-intinn, agus ḟiafruiġe ḋinn féin, mar d'ḟiaf-ruiġ an oiread sin daoine eile róm-ainn: Céard is Expreisiúnaċas ann? Is iomḋa míniú ċualas féin ar an téarma úd, aċ níor ṡásuiġ aon ċeann díoḃ mé. Deir daoine áiṫride naċ ḃfuil ann aċ fuirm nua, fuirm aisteaċ ġránna de'n tSaṁlaċas—rud naċ ḃfuil ann féin aċ fás nó fuirm eile de'n Rómánsuíoċt. Deir daoine eile naċ ḃfuil ann aċ iarraċt lag-ḃríoṁar ar bunúsaċt, ar son na bunúsaċta féin. Deir daoine eile gurab é focal deiriḋ Dé é maidir le drámuíoċt, agus naċ ḃfuil tada taoḃ amuiġ de arḃ' fiú le rá é i saol na haṁarclainne. Deir daoine eile fós naċ ḃfuil ann aċ seafóid.

DAR liom féin is rud é a ḃfuil na cáilíoċta sin go léir a' baint leis, aċ rud éigin eile freisin. Séard déarfainn-se gur fuirm snasadóir-eaċta nó mionsgrúidiṫe ealaḋanta atá san Expreisiúnaċas. Níl sa drámuíoċt, níl san ealaḋain ar fad go deiṁin, aċ cineál snasadóireaċta béidir, aċ má abruiġimid go ḃféadfaí snasadóireaċt an ċuirp ṫaḃairt mar ainm ar an Réalíostaċas, agus snas-adóireaċt áilneaċta an ċuirp agus an ċroiḋe ar an Rómánsuíoċt, ba ċeart, sílim, snasadóireaċt na hinċinne ṫaḃ-airt ar an Expreisiúnaċais, agus snas-adóireaċt na neiṫe ṫárluiġeann san inċinn.

FEICFE tú de réir an ċláir, cuir i gcás, gurab é an raḋarc a ḃfuil tú a' breaṫnú air i ndráma expreis-iúnaċ, teaċ óil, nó coill, nó sráid ċaṫraċ, nó oifig ḃainnc. Aċ tár-luiġeann an dráma dá ríriḃ in aigne fir an tiġe óil, nó in aigne an ċoill-teóra, nó in aigne an ḃacaiġ, nó in aigne an ċléiriġ ḃainnc. Na daoine ḟeicfeas tú san dráma, ceapfa tú ar dtús béidir gur fíor-ḋaoine coit-ċiannta iad: caiṫeann siad hataí, cótaí, gus, bríste, iṫeann siad agus ólann siad, buaileann siad fúta agus éiriġeann siad 'na seasaṁ, déanann siad gol agus déanann siad gáire. Aċ níl ionnta, dá ríriḃ aċ codanna de'n inċinn daonna. Ní fíor-ḋaoine iad mar ṫuigeas muid-ne an focal, ná ní saṁla den anam iad aċ oiread. Is ar éigin má tá baint ar biṫ aca leis na sgátannaiḃ sgiaṁaċa brion-glóideaċa castar orainn i ndrámann-aiḃ Maeterlinck nó Yeats nó Stephen Phillips. Aċ Expreisiúnaċas, mar ṫuigfear ó n-a ainm, is féidir leis a lán neiṫe ċur in iúl do'n pobal naċ mbéaḋ i gcumas an Réalíostaċais a ḋéanaṁ go deó, ná i gcumas na Rómánsuíoċta.

TÁ an brat in áirde anois, agus támuid a' breaṫnú ar an stáitse. Tá sé faoi réir, abruiġimís, i gcóir an raḋairc ṁóir úd na Stailce Oibre i ndráma darab teideal "Gás" le Georg Kaiser—sampla breaġ de'n

Expreisiúnaċas. Na daoine dorċa taiḃḃseaċa úd go na súiliḃ soillseaċa, na guailne láidire fearḃa úd atá geal lonnraċ le neart alluis, cloiginn ḃrónaċa cromṫa úd na mban. An solus borb bán agus na sgáileanna borba uaine. An bualaḋ millteaċ úd ar an druma, bruidiúil, miṫrócaireaċ, bagarṫaċ—cé'n ċiall atá leis na rudaí seo go léir? Na guṫanna garḃa ḃíos le cloisteál ó am go ham, an tost tobann, na gárṫa árda caola, an plub-plab úd na gcos i gcéin. Aġaiḋ ḃán ċráiḋte úd na mná atá a' cainnt, na focla fiaḋánta ḋ'á spreaga ag na fearaiḃ leaṫ-noċta—céard tá siad a rá? An féidir a ṫuisgint? Aċ má ḃíonn foiġid againn má ḃreaṫnuiġimid agus má éistimid sáṫaċ fada, geoḃfamuid luaċ ár saoṫair, óir tá an raḋarc seo in ann anam agus inċinn agus ċroiḋe an Éirġe Amaċ, an Ċogaiḋ idir na hoibreórí agus na máistirí, an Cóṁrac idir an Saoṫar agus an Caipitéal ċur in iúl dúinn níos breaġṫa níos iomláine ná mar d'ḟéadfaḋ aon iarraċt fótógráfaċ ar ṗioctúir ḋaṫú ar an saol ḃíos ḋ'á ċaiṫeaṁ i monarċain eicint in Essen nó i Mannheim é ḋéanaṁ. Óir támuid a' dearcaḋ, ní ar ṁonarċain áiṫrid sa nGearmáin mar a ḃfuil na hoibreóirí ag éirġe-amaċ mar ġeall ar a gcuid páiġe nó a leiṫéide, aċ ar anró is ar ṫrioblóid ċuile ṁonarcan sa doṁan seo, ar gaċ a ḃfuil de ċumas is de ċuṁaċt uaṫḃásaiġ a' baint le fuirm siḃialtaċta atá ró-ṁaisíneaċ, is ar anam an ċine daonna ag iompó in aġaiḋ na máistrí agus luċt an airgid.

Ba ċeart go ndéanfaḋ luċt na drámuíoċta Gaeḋilge staidéar ar an mód seo an Expreisiúnaċais, agus go mbainfidís triall as. Ní dóiġ liom go ndéarnaḋ aon iarraċt fós ar an teicníc seo ṫabairt isteaċ in aṁarclainn na Gaeḋilge. Is teicníc í atá an ċumasaċ an ḃeó, agus a ḃfuil na mílte buntáistí a' baint léi. Ní mór iad na riaċain atá uirri, agus is millteaċ an faill ṫugas sí do'n léiriṫeóir. Is maiṫ an mód é go mór mór do'n aisteóir Gaeḋilge, mar tógann sé as bealaċ caol a smaointe is a ġnáṫ-teicníc féin é. Is maiṫ an mód é do luċt éisteaċta na Gaeḋilge mar oileann sé agus beaṫuiġeann sé cuṁaċtaí a saṁluíoċta, faoi mar oileas drámaí na Síne saṁluíoċt muinntire na Síne. Aċ níor ṁaiṫ liom go mbéaḋ an tExpreisiúnaċas mar ḃáire nó mar árd-ċuspóir ag an Drámuíoċt Gaeḋilge. Ar an gcéad dul síos ní dóiġ liom go mba ċeart do sgoil ar biṫ de ḋráma na hEórpa a ċeapaḋ go ḃfuil teaċ síor-ċóṁnuiṫe baint amaċ aca nuair naċ ḃfuil aca dá ríriḃ aċ teaċ ósta ar ṫaoiḃ an ḃóṫair leis an oiḋċe sgaoile ṫart faoi n-a ḟosga tráṫ a mbíonn an gealaċ i ḃfolaċ faoi na sgamaill agus na bóiṫre fada 'na bpulteaċ faoi'n mbáistiġ. Ar an dara dul síos níor ṁaiṫ liom é mar, cé gur mór é mo ṁeas ar ċeól na cuaiċe, ní mór é mo ṁeas ar ḃéasa nó ar nósa an éin ḃiġ ċéadna. Ba ṁaiṫ liom drámuíoċt na Gaeḋilge san am atá róṁainn a teaċ féin tógáil, agus gan áiṫreaḃ a ḋéanaṁ ḋó féin i neadraċaiḃ na ḃfáinleóg as Sasana nó as an nGearmáinn no as an Rúis. Agus creidim go gcaiṫfimid ár súile ḋiriú in Éirinn, má's mian linn fuirm drámuíoċta ċruṫú ḋúinn féin, ar rud ar a dtiuḃra mé Dráma na Saṁluíoċta.

Sgaṫaṁ beag deas ó ṡin duḃairt mé rud eicint faoi go raiḃ cáilíoċt áiṫrid a' baint le hÉirinn agus le cuid de na hÉireannaiġ nár ṫáinig aon aṫrú uirri agus nár ṡíl mé go dtiocfaḋ aon aṫrú uirri. Tá neart

neiṫe breáṫa le fáil sa gcáilioċt sin agus neart neiṫe eile naċ ḃfuil ró-ḃreág ar fad, aċ ceann de na neiṫe is breáṫa díoḃ uilig é seo: cáilioċt an ċreidiṁ is cáilioċt na saṁluíoċta. Rugaḋ an dráma i gcliaḃán an ċreidiṁ, agus ní féidir leis maireaċtáil in easba na saṁluíoċta. D'ḟéadfaḋ an cáilioċt seo na samluíoċta in Éirinn dráma agus fuirm dramuíoċta ċumaḋ sa tír seo d'ḟágfaḋ a rian béidir, ar ḋrámuíoċt an doṁain iomláin dá ḃfostóċaí i gceart í, faoi mar d'ḟág drámuíoċt na Gréige a rian ar an Eóraip fad ó. D'ḟéadfaḋ sgríḃneóirí nua na Gaeḋilge an síol a ċur dá dtosóċaidís ag iarraiḋ teicníc aimsiú ḃeaḋ oiriúnaċ le cáilioċt na saṁluíoċta ċur i gcéill trí n-a gcuid drámaí. Ḃéaḋ an léiriṫeóir a' cuidiú leó. Agus tiocfaḋ sé ċun cinn in obair idirṁínite an aisteóra.

Ba ṁaiṫ liom-sa aon dráma Gaeḋilge aṁáin ḟeiceál 'na mbéaḋ aisteóir a' teaċt amaċ ar an stáitse follaṁ agus a rá leis an luċt éiste, faoi mar déarfaḋ seanċaiḋe leis na coṁarsana cois na teine: Seo é pálás órḋa an Ríoġ; nó, Seo iad geataí Párrṫais agus Ifrinn. Ba ṁaiṫ liom teicníc ḟeiceál ḃéaḋ ċo simplí sin agus ċo snasta ċo hiomlán sin go mbéaḋ an luċt éiste a fanaċt i ndeire anála le pé'r biṫ iongantas ṫuitfeaḋ amaċ, faoi mar ḃíos an luċt éiste a' fanaċt le hiongaintaisí i dtiġṫiḃ tuaiṫe na Muṁan is Connaċta tráṫ a mbítear a' tráċt ar eaċtraí is ar ḃrionglóidí atá ċo fiaḋáin ċo mór sin naċ ḃfuil le déanaṁ agat aċ géille dóiḃ. I sgéaluíoċt agus i ndinnseanċus na Gaeḋilge—ruḋaí ar ċóir dúinn ionad tuisimṫeóirí na drámuíoċta atá le teaċt ṫaḃairt dóiḃ mar a ċeapaim-se—níor cuireaḋ aon spéis ins na dliġṫiḃ cruaḋa caola úd an Nádúir ná ins na ruḋaí ar ċosúil go dtuitfidís amaċ; agus ins an aṁarclainn ní gá dúinn aċ creideaṁ agus dánuíoċt ḃeiṫ againn agus misneaċ a ġlaca agus ní feasaċ d'éinne céard ṫiocfas as ár saoṫar.

Ná bímís feasta a' déanaṁ aiṫris ar an gcineál drámuíoċta ḃíos faoi réim i dtíorṫaiḃ ciallṁara. Ná bímís a' dul i gcomórtas leó. Ní heaḋ, bímís a' dul i gcomórtas leó ar an gcuma seo: taisbeánaímís dóiḃ go ḃfuil rud eicínt againn ne naċ ḃfuil acab-san, go ḃfuil airgead is ór aisteaċ neaċoitċiannta againn naċ ḃfaca siad a leiṫéid ariaṁ. Sí an ċáilioċt seo an ċreidiṁ is na saṁluíoċta, agus snas simplí iomlán na teicníce is oiriúnaiġe ḋí, an t-airgead is an t-ór atá ag Éirinn le bronna ar an saol.

Cáilioċt atá innti a ḃfaca mé codanna di ċeana i saoṫar drámuíoċta an Ċraoiḃín Aoiḃinn, agus i gcuid de ḋrámaí is de ḋánta an Piarsaiġ. Ní ṫeastuiġeann an iomarca saiḋḃris saolta uaiṫi de ġnáṫ. Brat mór, sgata beag daoine agus róbaí ioldaiṫte orra, doras mór árd béidir agus an spéir le feiceál tríd, bualaḋ bog ar an droma, nó binneas feadóige ḋ'á seinm i gcéim, agus tá gaċ féidireaċt róṁainn do'n ḟuirm nua filíoċta san aṁarclainn. Ní gá go mbéaḋ faitċíos ar biṫ ar an ḃfuirm nua seo—bíoḋ sí fileaḋta, nó greannṁar, nó brónaċ—roiṁ ár sean náṁaid, na cainnteóirí, óir baineann sí le saol eile ar fad, agus cé go dtaitniġeann siúcra agus salann leis an gcuid is mó dínn ar ócáidiḃ, cá ḃfuil an té is aistiġe orainn ar ṁaiṫ leis an dá rud le céile, nó naċ dtaitniġeann ceann aca leis mar ġeall ar gur maiṫ leis an ceann eile?

# Drámuíoċt Ġaeḋilge san am atá le teaċt

Le congnaṁ teicnice de'n ċineál atá ar aigne agam-sa do ḋrámuíoċt na saṁlúioċta dob' féidir tráċt ar ḋrámaí de gaċ sórt. Ḃéaḋ sí in ann drámaí grinn is drámaí bróin a ċur in iúl, ḃéaḋ sí in ann Conċubar is Méaḋḃ ṫaisbeánt duit oiḋċe, agus Micci Luicín oiḋċe eile. (Go deiṁin tá a lán de'n ċáilíoċt atá ar intinn agam a' baint le Micci Luicín.) Ḃéaḋ ar a cumas a teaċ ṫógáil in áit ar biṫ agus iallaċ ċur ar lá is ar oiḋċe ṫeaċt agus imeaċt mar is mian léi, agus geasa ċur ar an ngealaiġ teaċt anuas in aice na talaṁan—ċo gar di go deiṁin go mbeimíd uile dall roiṁ an solus fuar geal.

Tá am le teaċt creidim i ndán do ḋrámuíoċt na Gaeḋilge. Sin, má oibriġimíd agus má éiriġeann linn daoine eile ċur ag obair, agus má ṫagann an lá go deó 'na mbéimíd in ann slí ḃeaṫa ḋéanaṁ de'n aisteóireaċt agus obair ṫairsgint d'aisteóirí Gaeḋilge ċoinneóċaḋ an dé ionnta agus naċ gcuirfeaḋ iallaċ orra obair eile ḋéanaṁ i riṫ an lae agus an aisteóireaċt ḃeiṫ 'na cineál siamsa tuirsiúil acab oiḋċe airneáin. Aċ go dtí go mbéiḋ an Ġaeḋilge mar ġnáṫ-ṫeanga i mbéal muinntire na hÉireann—agus ní feasaċ d'éinne cé'n uair ṫiocfas an lá sin—ní gá dúinn ḃeiṫ a' brionglóidiġ a tuille ar sgoil an Réalióstaċais ṫeaċt i gcaḃar orainn. Ní gá dúinn aċ oiread ḃeiṫ ag cuiṁneaṁ ar an "Popular Drama". Sin buntáiste mór. Cá ḃfuil an rud naċ ndéanfaḋ luċt na haṁarclainne atá dá ririḃ faoi n-a gcuid oibre, i Sasana cuir i gcás, cá ḃfuil an rud naċ ndéanfaḋ siad gan iallaċ ḃeiṫ orra an rud uaṫḃásaċ úd an Rud Teastuiġeanns ó'n bPoiblíoċt ṫaḃairt dóiḃ má's maiṫ olc leó féin é? Sí Éire an t-aon tír san Eóraip indiu, déarfainn, a ḃfuil teanga aici a ḃfuil a muinntir féin ċó haineólaċ uirri naċ gá di dul ar a dá glúin rómpa má's mian léi dráma maiṫ léiriú sa teangain sin. An ṗoiblíoċt an eaḋ! Agus an Rud Teastuiġeanns ó'n bPoiblíoċt! Aċ níl aon ṗoiblíoċt againn go fóill, mar ṫuigtear an focal i dtíorṫaiḃ eile. Támuid go mall ag iarraiḋ ceann a ḋéanaṁ dúinn féin. Féaċaimís ċuige mar sin go dtosuiġimíd láiṫreaċ ag oiliúnt a ḃfuil againn ċeana cun spéis agus suim a ċur sna rudaí a ḃfuil dóċas againn féin asta, sna rudaí a ċreideamuid ḃeiṫ go maiṫ.

Tá Drámuíoċt na Rómánsuíoċta as dáta faoi láṫair. Is eaċtrannaċ dúinn-ne Drámuíoċt an Expreisiúnaċas, rud eile bíonn an tExpreisiúnaċas i mbláṫ a ḟeaḃuis nuair ḃíos sé a' tráċt ar ċúrsaí tráċtála is tionnsgnaiṁ is eile de cineál naċ ḃfuil aon eolas againn sa tír seo orra. Dráma na Saṁluíoċta mar sin—déanaimís iarraċt ar sgoil drámuíoċta dár gcuid féin a ċeapaḋ, faoi mar atá déanta ag tíorṫaiḃ eile. Ullṁuiġimís an teaċ roiṁ an bpoiblíoċt nuair ṫiocfas sí. Má's luċt brionglóidí is taiḋriṁ sinn dá ririḃ, mar cuirtear 'nár leiṫ, taisbeánaimís do luċt an Ḃéarla, tráṫ a raiḃ siad-san sásta ḃeiṫ a' breaṫnú go leaṁ ar iarsmaí deiriḋ drámuíoċta Ṡasana san Gaiety agus sa Royal, má ḃí muid-ne féin i dtír na mbrionglóidí go raiḃ leaḃráin nótaí agus peanna luaiḋe go leór againn, agus go ḃfuilimíd tagṫa, aḃaile agus áḃar leaḃair ṁóir tréoruiḋe bailiṫe againn—leaḃar a sgríoḃfas muid féin lá breaġ eicínt go gcuirimíd iongnaḋ ar an doṁan iomlán.

# Leaḃar Nua Filiḋeaċta

**Caoineaḋ na Mná.** Séamus Ó hAoḋa do ċeap. 1s. 6d.

Annaṁ ar fad anois a ṫagann leaḃar nua filiḋeaċta amaċ i nGaeḋilg. Ní hiongna ar bit é sin, is aṁlaiḋ is iongnaḋ saoġail go dtagann ceann amaċ aon uair. Aċ fágann san go gcuirtear (nó gur ceart go gcuirfí) ana-ṡuim in aon ċeann a ráiniġeann linn.

Ní hé seo an ċéad leaḃar filiḋeaċta atá curṫa le ċéile ag Seumas Ó hAoḋa. Tá eolas ag fiaḋ is ag fiolar ar an dá **Óir-ċiste** do ċruinniġ sé tamall de ḃlianta ó ṡoin. Aċ b'féidir gur luġa de ḋream do ċuir eolas ar an leaḃrán do ċeap sé as a stuaim féin uair, eaḋon, **Uaigneas**. Is eagal liom gur tugaḋ failliġe sa leaḃrán san agus tá súil agam ná leigfiḋ Gaeḋilgeoirí an uain seo ṫarsta gan coṫrom na failliġe d'aireaċas a ṫaḃairt do'n ḃfile. Isé uaim a deirim, uaim ḟoillsiġṫe **Caoineaḋ na Mná**.

Cnuasaċ d'éigse nua-ċeapṫa é seo atá iar n-a ḟoillsiú faoi Ċoṁarṫa na dTrí gComneal. Leiṫċéad leaṫanaċ ann. Oċt bpingin déag a ḟiaċa. Deiċ gcinn fiċead de ḋuanta ann. Tráċt ar Ḋia, ar ḋuine, ar ḋúlraḋ is ar flaiṫeas Dé ann.

Is don duan a ḃeir teideal don leaḃar is mó go dtugas féin taiṫneaṁ. Blúire de "Ċinn-lae Aṁlaoiḃ Uí Ṡúilleaḃáin" do cumaḋ an gréas. Dar liom go ḃfuil fuinneaṁ is déine san iarraċt ṫar mar atá i gceann ar bit eile sa leaḃar, an saġas céadna fuinniṁ is tá le faġáil i "gCaoineaḋ Mná" eile eaḋon, Eiḃlín bean Airt Uí Laoġaire.

Mar is ceirt ar ṫom me,
Is sop ar aḃainn me,
Na mbeirtear anonn me, 'na guaire ar fán,
Nó is éan ar crann me
Gur ṫuit an splannc air
Sa ḋuille ba lonnraċ, duḃ dóiġṫe d'ḟág.

Tá ḃríġ is dímbríġ an ḟile seo le feiscint ins an slioċt so ṫuas. Cuiṁniġtear gur bean í seo atá ar na cur amaċ as tiġ is talaiṁ agus tuigfear éifeaċt na saṁlaoiḋe sin an éin ar an gcrann loiscṫe. Breiṫniġtear an líne a ġaḃann roiṁ an saṁlaoid, feictear a ċastaċt atá sí, agus tuigfear ná fuil an file 'na ṁáigistir fós. Níor ċeart féiġe beag aṁáin do ċasaḋ le húġdar agus ní luaḋfainn in aon ċor é mara mbeaḋ go ḃfuil roint ṁait somplaí eile den gcastaċt, den 'gcúl-ar-áġaiḋ' ċéadna le faġáil sa leaḃar:

Fada fa spéarṫa gréine ḃí
Go maorḋa crann,
I bpoimp an ḟoġṁar go glórṁar groiḋe
'Na ṡeasaṁ teann.

Sé loċt a ġeiḃim ar an 'gcúl-ar-aġaiḋ' annso go ḃfuil sé bun-os-cionn leis an stíl ṡimpliḋe atá go follus á lorg ag an úġdar. Agus isé leagann cuing na castaċta so ar an úġdar go ḃfuil sé ag baint feiḋm as i ḃfad níos mó focal ná mar is gáḋ. Ní gáḋ 'maorḋa' agus 'glórṁar' do ráḋ san am céadna leis an gcrann, ní gáḋ 'groiḋe' agus 'teann' do ráḋ san am céadna leis, ná 'fada-ḃí' agus 'na ṡeasaṁ teann.' Abair gur mar seo a scríoḃfá é:

Fada ḃí
I bpoimp an ḟoġṁair
Crann groiḋe
Fa ġréin, fa ġlóir.

—Ḃeaḋ dá ḟocal déag in áit oċt-déag againn, agus ní léir dom go mbeaḋ aon ċuid d'éifeaċt na ceaṫramhan caillte againn. A ṁalairt ar fad ḃeaḋ dul nádúrṫa ar an gcainnt agus í níosa ṡo-ṫuigse ná mar tá.

Ġeiḃim loċt eile ar na dréaċta so: cuid de sna scoṫa-cainnte, na soluiḋí agus na meaṫḟuir, do ḃeiṫ scana-

ċaiṫte, mar ṡompla: cuirtear solus na gréine i gcompráid le sıḋ-ór; cuirtear an 'míl-ḃeaċ' i gcompráid le 'foġluiḋe' agus 'an crann aonair' le deoruiḋe. Tá rud is measa fós le tabairt fé ndeara ins na scoṫa cainnte, eaḋon, go ḃfuilid measctha ar a ċéile:

"Gaeṫe gréine ag spalpaḋ anuas
Tré ċraoḃaiġ ċasta ḋeineann stuaḋ
Ós cionn an róid a ġaḃann."

Scaoilimís ṫarainn an 'spalpaḋ.' Aċ seo mar leantar leis an duan:

Ciṫ-siḋ-óir anuas den ċraoiḃ,
Ciúin tré aer ag déanaṁ sliġe
Mar éin ar eite óir.

'Gaeṫe' ar dtúis iad; deineann 'ciṫ' díoḃ annsan agus ní ciṫ coit-ċeann aċ 'ciṫ siḋ-óir' (meaṫḟur dúbalta é seo); agus sa deire, 'éin ar eite óir.' Tá, mar sin, na meaṫ-ḟuir agus na soluídí cárnuiṫe ar ṁullaċ a ċéile sa tsliġe go ndalltar an tsaṁluiḋeaċt, agus dá ḃárr san an tuigse, agus naċ féidir greim a ḃreiṫ ar an rud ar ċor ar biṫ.

Tá leis iomarca mac-allaí ins na dréaċta: 'siḋċruit' mar ṡoluid don ḃfile, 'eoċair an eolais' mar ṡoluid dá ḃuaḋ. An t-iongantas aoiḃinn a ċuireann filiḋeaċt ṁaiṫ i gcoṁnuiḋe orainn níl sé le faġáil minic go leor ins na dréaċta.

Tá sé le faġáil ins na línte seo:

"Mise aṫ-lóistín Dé"
"Mise rún-ċolann Dé."

Tá sé ins an ḃfocal adeir fa raḋarc Ṫabor:

"An lá **leaġ** uaiḋ colann ċriaḋ."

An aiste as a ḃainim an líne deiriḋ seo .i. **Trí coda na heaspar-tan** tá sé ar ċeann des na haistí is fearr sa leaḃar. Seo agaiḃ an ḃéarsa deiriḋ:

Dorcaḋas is uaigneas mór,
Múċtar céir, tá an cór 'na ṫost,
Is ceiltear Dia ar raḋarc a súl,
Et in um tre mortis sunt.

Ṡaṁluiġeas Cnoc na Croise neoin,
A glóire ar an ngréin nuair ċlis,
Nuair ċuaiḋ fán iaḋaḋ an corpfuar
'Sa ba ḋaingean ar uaiġ don loc.

Níl focal annsan ṫar mar baḋ ċeart; tá ḃriġ ḃreaġ ins na focail ("a glóire ar an ngréin nuair ċlis," tá sé sin ráiḋte go maiṫ) agus tá ins an dá líne ḋeireannaċa díreaċ an loime agus an cruas atá ag teastáil: ċeappfá orṫa—an rud do ċeap Román-aiġ, Giúdaiġ is Abstail—gurḃ ṡin deire le hÍosa Críost.

Tá, mar sin, cumas ceapadóireaċta san ḃfile, agus siné cúis go ngaḃaim ċoṁ dian air i dtaoḃ a ḃfuil de loċta ar a ċuid. An té léiġfeaḋ "Mar a dtéiḋeann le taoide an Laoi" ṫuig-feaḋ sé go ḃfuil ar ċumas an ḟile seo neiṫe do ḃreiṫniú go cruinn agus a ráḋ go cruinn; ṫuigfeaḋ sé go riṫeann soluídí geal-úra leis agus ritim inspéise agus ní ṁaiṫfeaḋ sé ḋo na scoṫa críona agus na riṫimí corṫa atá i gcuid dá ḋuanta.

Rud aṁáin eile is ait liom, eaḋon, ná fuil dán ar biṫ sa leaḃar, aċ aṁáin "Caoineaḋ na Mná," go ḃfuil imeaċt ṫapa luaimneaċ fé, ná fiú aṁáin dán go ḃfuil mire ċun gluais-eaċta go follus á srianaḋ. Fágann san ná fuil go leor de ċorruiġe iaḋta ṫeasbaṁail na héigse ann.

Níor ṁaiṫ liom go gceappfaḋ léiġ-ṫeoir ar biṫ gur leaḃar gan buaḋa é seo. Mar aduḃart ċeana tá a ṫrí nó a ċeaṫair de sna dréaċta go rí-maiṫ, agus isé sin fé ndeara ḋom ḃeiṫ ċoṁ milleánaċ ar ċuid eile díoḃ. Marar ḋóiġ liom go mb'ḟéidir go raġaḋ mo ċuid ċainte i dtairḃe don úġdar ní déarfainn in aon ċor aḃfuil ráiḋte agam. Agus ní mór dom rud eile do ráḋ ċun go mbeaḋ tuairim ċruinn ag an léiġṫeoir ar an leaḃar. Aoinne a ċuireann spéis i ḃfiliḋeaċt na Gaeḋ-ilge ná leiġeaḋ sé "Caoineaḋ na Mná agus Duanta Eile" ṫairis gan é léiġeaṁ.

# Is Binn Béal 'Na Thost

**Earnan De Blaghd, Do Cheap**

•

TÁTHAR ag tórramh Sheáin Uí
Chealla.
Fuarthas é cois bhóthair ar maidin,
A mhuinéal casta 's a dhreach go
haindeis
Is deallramh air gur thuit ón bhfalla—
Tá múr mór árd thart ar a gharrdha
Ag cosaint na n-ubhall ar lucht an
bhaile.
Bhí mise aréir i gceann dá chrannaibh
Nuair chonnac fém dhéin é féin le
bata ;
Níor dheineas moill ach cur chun
reatha,
Is lean sé mé go fíochmhar tapaidh ;
Léim go lúthmhar ar bharr an fhalla,
Is bhagair scéala thabhairt dom athair.

* * * *

Le briseadh an lae do chuala an
screadach
Nuair fuair a bhean a Seáinín marbh ;
Is mholas Brighid, patrún na leanbh,
Faoi Seán Ó Ceallaigh dhéanamh balbh.

# An Oiche Ud I mBeithil

*Dráma dhá-mhír*

*le*

*Leon Ó Broin*

AN FHUIREANN:

SIOMON (*Giudach*)

SORCHA (*A bhean-cheile*)

CEANN CATHA } *Oifigigh in Arm na Romha*
CAPTAON }

AN CHEAD AODHAIRE

AN TARNA AODHAIRE

AM . . . *Oiche an Chead Nodlag*

ÁIT . . . *Seomra i dtigh priomhideach i mBeithil*

# An Oiche

•

## *Seo mar thosnuigheas an drama :*

*Isé am an chláruithe é. Tá sluaighte móra cruinnithe le chéile sa mbaile. Gnáth-oifigeach airm an Ceann Catha. Tá dúthchas eile sa Chaptaon, dúthchas an fheallsaimh agus an fhile. É leamh de shaoghal na Rómha. É ag lorg léigheamh ar bhrígh na beathadh. Cuireann ceist chuig Siomón faoi chreideamh agus faoi dhóchas Giúdach. Mínigheann sé siúd dhóibh a ndeirid na fáidhí faoi an Messias gur sa Bheithil a saolófar é. Samhluighid dhóibh féin an chaoi a nglacfaí Leis dá dtigeadh len a linn féin. Deir Siomón gur mór an sochar don a leithéidí an mór-áireamh atá ar bun.*

# Úd i mBeithil

## LE

## LEON O BROIN

CEANN CATHA : An gcluin tú é sin, a Chaptaon ? Seo fear an tighe ag gabháil buidheachais le Caesar Augustus faoi iallach a chur ar na Giúdaigh an clárú seo a dhéanamh. Cuireann sé airgead sa timcheall : cuidigheann sé le gnó na dtithe ósta.

CAPTAON : Fan go bhfághann sé amach go gcaithfidh sé níos mó cánacha íoc dá bharr agus ní bheidh sé chó buidheach sin.

CEANN CATHA : Tá súil agam nach mbeidh tú dian san éileamh orainn, a Shiomóin. Ní théigheann airgead ró-fhada san arm, bíodh fhios agat, agus má's ceadta dhom é rádh ní mó ná fial a bhíos Caesar Augustus le n-a shaighdiúirí—slán go raibh sé. Mar sin, bí bog linn. Gach a bhfuaireamar uait go fóill, idir bhiadh agus deoch, bhí sé go h-aoibhinn : táimid-ne go rí-chompórdach agus ní taise do na fir amuigh é ach impighim ort nuair a rachas tú ag tarainnt amach an bhille gan díoltas do bhaint amach orainn i ngeall ar an droch-shaol agus na cánacha troma.

SIOMÓN : Níl fúm-sa, a dhuine uasail, brabach a dhéanamh orraibh thar mar is dual. Má shíleann tú amhlaidh tá tú ag déanamh éagcóra orm. Pé'r bith brabach a dhéanfas mé na laethannta seo creid mise ann nach ró-fhada a mhairfeas sé agam. Is iomdha glaodhach ar dhéirc san aimsir atá anois ann.

(*Sorcha isteach. Brosna aici le h-aghaidh na teine. Bíonn sí ag réiteach na teine agus ag glanadh an teinteáin le linn an chomhráidh so leanas*).

CEANN CATHA : Is dóigh gurab eadh. Is é atá ceapuighthe agat-sa iallach a chur ar an duine atá in ainm is a bheith saidhbhir an duine bocht a chothú. Nach in é é ?

SIOMÓN : Tá sé ceangailte orainn i láthair Dé cuidiú leis na boicht. . . . B'fhéidir go bhfuil na praghasanna rud beag níos aoirde annseo ná i n-áiteanna eile is eol díbh ach ná déan dearmad ar an méid seo, gur baile iargcúlta an Bheithil agus nach bhfuil mórán tithe aoidheachta ann. Táthar ag clárú na ndaoine agus tá gach aoinne ag bualadh ar mo dhoras annseo ag éiliú leóistin. Céard fhéadfas mé a dhéanamh ? Ní mór dom na daoine atá le cur fútha annseo agam a dhéanamh compórdach. Mar sin is dá bhrí sin ní gach aoinne a leigim isteach. Déanaim rogha ar a dtagann. Glacaim le roinnt ceannuithe, le cuid de na tiarnaí talmhan is deisiúla, agus ár ndó, libh féin.

CEANN CATHA (*go h-aoriúil*) : An bhfuil tú cinnte nach bhfuil tú ag déanamh leath-cheal ar an Messias ar an gcuma sin, nách bhféadfá áit a dhéanamh dhó nuair a thiocfas sé ag siubhal de thruslóga anuas an cnoc ? (*Ag gáire faoi'n mbeirt acu atá sé.*)

SIOMÓN : Ná bíodh eagla ort 'na thaobh, a Chinn Catha. Ní dhiúltochadh Giúdach ar bith dá maireann aoidheacht do'n Mhessias.

CEANN CATHA : Ní dhiúltochadh dá n-aithnigheadh sé é.

SIOMÓN : Ach, ár ndó, d'aithneochaímis go léir é.

CEANN CATHA agus CAPTAON (*Le chéile.*) Cé'n chaoi ?

SIOMÓN : Go deimhin, ní bheadh sé deacair Rí na Rithe agus Tiarna na dTiarnaí do thúirt faoi deara ?

CEANN CATHA : Ní móide go mbeadh.

CAPTAON (*go h-obann, tar éis sosa*) : Ach, cuir i gcás . . . cuir i gcás nach sa riocht sin a thiocfadh sé. Cuir i gcás gur fheil sé dhó a ríoghúlacht do cheilt, cuir i gcás go dtiocfadh sé agus feisteas bochtáin air agus é ag iarraidh déirce mar dhéanfadh bacach ar bith atá ag gabháil an bhóthair, an n-aithneofá annsin é ?

CEANN CATHA : Is é m'eolas-sa ariamh gur ins na sgéalta sídhe amháin a thuiteas rudaí amach mar sin.

SIOMÓN : Is fíor dhuit.

CAPTAON : Ach cuir i gcás ! Cuir i gcás ! . . .

SIOMÓN (*rud beag feargach*) : Creidim go n-aithneochainn an Messias cuma cé'n chaoi a dtiocfadh sé nó cé'n uair. Táimíd i gcomhnaí réidh ina chomhair.

CAPTAON : Fiú dá dtagadh sé anocht féin ?

SIOMÓN : Mar a chéile anocht nó amáireach nó am ar bith. Dá dtagadh sé ag bualadh ar mo

dhoras an nóimeant seo féin bhéinn réidh le fáilte a chur roimhe, le gach a bhfuil im sheilbh do thúirt dó, gach a n-iarrfadh sé orm. . . .

(*Buailtear ar an doras amuigh go ciúin. Stopann an comhrádh de phreib. Baintear geit as Siomón. 'An é an Messias é ag iarraidh air a ghealltúint do choimhlíonadh? Go fiú na n-oifigeach, is léir nach bhfuilid ar a suaimhneas. Ionntuigheann an Captaon go h-obann chuig an doras agus breathnuíonn air go grinn. Ionntuigheann an Ceann Catha go mear ar an tolg agus breathnuíonn sa treo céana. Sorcha an t-aon duine amháin atá ag féachaint i dtreo an lucht éisteachta, amach thar an teinteán. Buailtear arís, ach níl na buillí níos truime aon phioc ná an chéad uair*).

CAPTAON (*de ghlór íseal*): Creidim go bhfuil faitchíos air an doras fhosgailt. Fosglóchad-sa dhuit é, a fhir an tighe.

SIOMÓN: Ní h-eadh, ná déan thusa é. Fosglóchaidh Sorcha é. A Shorcha, breathnuigh cé tá ag an doras?

(*Eirigheann Sorcha agus déanann mar deirtear léithe. Siúbhlaigheann sí go mall go dtí an doras, mar bheadh faitchíos uirri-sin, freisin. Fosglann sí an doras mall go maith agus dearcann amach*).

Scadh?

SORCHA: Níl ann ach fear agus bean, a Shiomóin. Beirt thaistealuidhe.

SIOMÓN. (*Is mór an tógáil chroí dhó é*): Beirt thaistealuidhe. Féach céard tá uatha, a Shorcha. (*Téigheann Sorcha amach go dtí iad*).

CEANN CATHA (*ag gáirí*): Béimíd uile ag brionglóidigh faoi seo anocht: fan go bhfeicidh tú. Táim-se a' dhul a chodladh ar an bpoinnte. Ar mhiste leat-sa (*leis an gCaptaon*) gcábh a thúirt amach i measg na bhfear agus gnóthaí an lae amáirigh do riaradh amach orra. Tá na páipéirí agat?

CAPTAON: Tá go maith.

(*Umhluíonn sé don Cheann Catha agus amach leis annsin thrí na dallóga ar an taobh chlé. Séidtear adharc taobh amuigh ar ball. Síneann an Captaon amach ar an tolg agus cuireann chun codlata.*)

CEANN CATHA: Oíche mhaith, a Shiomóin.

SIOMÓN: Go ngnóthuighidh Dia dhuit.

(*Suas an stáitse leis. Tagann Sorcha isteach ón tsráid agus dúnann an doras ina diaidh*).

SORCHA: Ag iarraidh cead bheith istigh a bhí siad?

SIOMÓN: Tá súil agam nár chuir tú ó dhoras iad?

SORCHA: Bhí eagla orm iad do thúirt isteach, a Shiomóin, go bhfuighinn cead uait-se ar dtús. D'airigheas an rud adubhairt tú leis na saighdiúirí. Ach níl siad imithe. D'fhágas ag fanacht ag an dorus iad.

SIOMÓN: Ár ndó, rinne tú an ceart, a Shorcha . . . Tabhair isteach iad. Táim cinnte go bhfuil áit do cheathrair nó cúigear fós. Ach, fan go fóill. Cé'n chaoi atá orra? An bhfuil tú cinnte gur comhluadar maith do na h-oifigigh iad.

SORCHA: Tá aistear fada siubhalta acu. Ó Nasaireit is dóigh liom a dubhairt sé a tháinic siad.—Tá droch-bhóithre sléibhe ann. Tá siad tuirseach agus níl aon bhlas ithte aca ó mhaidin. Tá a gcuid éadaighe smúrtha ag deannach an bhóthair. Ach daoine deasa iad, a Shiomóin.

SIOMÓN: Ní léar dom cad chuige nach dtóigfimís isteach iad . . . íocfaidh siad an méid atámuid ag iarraidh? Mhínigh tú sin dóibh?

SORCHA. (*Go briotach*): Tá . . . tá faitchíos orm nach bhféadfaidh siad sin a dhéanamh, a Shiomóin. Níl ionnta ach daoine bochta . . . . Níl mórán airgid aca, ach íocfaidh siad rud eicínt . . . rud réasúnta eicínt.

SIOMÓN. (*Go tur*): Praghasanna réasúnta atá mise ag éiliú agus mara dtig leo a n-íoc, ní fhéadfaidh mise iad do leigint isteach. Innis sin dóibh.

SORCHA: Ach ní fhéadfá iad do chur chun siubhail. Tá 'chuile theach ar an mbaile lán go dorus.

SIOMÓN: Tuige nach dtéigheann siad go dtí an fascáin phuiblí.

SORCHA: Níl aon áit sa bhfascain puiblí. Bhíodar annsin cheana.

SIOMÓN: Tá an oíche go breágh. Féadfaidh siad a dhul ins na páirceanna nó ins na pluaiseanna i measg na n-alt cailce atá taobh amuigh den bhaile. Ní bheidh aon easba cuideachtan annsin orra anocht, geallaim-se dhuit.

SORCHA: Tá an oíche go préachúil, a Shiomóin, agus tá sí féin . . . tá sí gan bheith ar fónamh. Suaimhneas atá de dhíth orra, suaimhneas agus an chompóird bhreagh a fhéadfadh muid-ne a thúirt di sa teach seo.

SIOMÓN: Má tá sí gan bheith ar fónamh ní beag é sin amháin mar chúis chun gan aoidheacht do thúirt annseo dhi. Cé tá annseo fhéadfadh aire thúirt di? Agus ar chuma ar bith tá ár leor-dhóthain de lucht aoidhcachta againn cheana féin.

SORCHA: Acht tá áit ann go fóill.

SIOMÓN: *Níl* aon áit ann.

SORCHA: Ach shíl mé go ndubhairt tú. . . .

SIOMÓN : Tá fios an deifir anois agat. Caithfimíd dul i mbun ár gcuid gnaithe. Cuir ó dhoras iad.

SORCHA : Ná déan, a Shiomóin, le h-anamain do mharbh. Féach, impighim ort é. Sgaoil isteach iad . . . don oíche anocht féin. Beidh lá eile i máireach ann. Féadfaidh siad an clárú a dhéanamh go moch ar maidin agus dul ar a mbealach. Impighim ort ar son na mná, a Shiomóin.

SIOMÓN (*go teann*) : Cuir chun bealaigh iad, adeirim. Abair leo nach bhfuil aon áit againn dóibh. (*Sorcha ag bog-chaoineadh*). Céard seo ? An ag gol atá tú ? (*Ag gáire go fiod-mhagúil*). Seadh maiseadh, feicimís an bheirt bhreágh seo go bhfuil tú chó práinneach sin asta. (*Téigheann sé go dtí an doras. Fosglann go tapaidh é. Sos agus ciúineas iongantach. Tagann an bheirt naofa chun tosaigh. Amharcann Siomón ar Sheosamh agus annsin ar an Maighdin atá taobh leis*). Tá cathú orm . . . ach níl aon áit againn.

(*Sos eile agus an ciúineas iongantach sin arís. Cluintear annsin an ghaoth ag árdú*).

SEOSAMH : An gcluin tú, a Mhuire ? Níl aon áit acu dhúinn.

MUIRE : Beannacht Mhic Dé orraibh !

(*Iontuigheann siad agus imthigheann leo. Tá an ghaoth níos láidre anois. Dúnann Siomón an doras go maith agus cuireann an bolta air*).

SORCHA (*Ceist uirri*) : Beannacht—Mhic Dé—orrainn ? (*Téigheann de rith reatha síos go dtí Siomón*). Chuir tú ó do dhoras iad !

SIOMÓN : Céard eile d'fhéadfainn a dhéanamh ? Bhí ceangailte orainn gan tuille a leigint isteach. . . . Bhí. . . .

SORCHA : Beidh an mí-ádh ort go deo, a Shiomóin. Tá tú tar éis cúl do thúirt le do mhuinntir féin, le sean-ghrás do thíre féin . . . ar mhaithe le h-airgead agus le saighdiúirí na Róimhe. Deirim leat go dána nach mbeidh an t-ádh ná an séan ort go bráthach arís.

SIOMÓN : Seafóid, a bhean. An fhéachaint i súile na mná úd, sin é a bhréag thú.

SORCHA (*anaithe uirri*) : Innis dom . . . ar thug tusa sin faoi deara freisin. Mar a bheadh . . .

(*Tosnuigheann uirri ag baint an bholta den doras*).

SIOMÓN : Céard tá tú a dhéanamh ? Cé'n áit an bhfuil tú a dhul ?

SORCHA : Tá mé a dhul ina ndiaidh. Beidh sí sin ag iarraidh congnaimh. Tá aimsir a seolta ann.

(*Seasann sé sa mbealach roimpi*).

SIOMÓN : Níl tú ag 'ul. Tá gnó díot annseo sa teach.

SORCHA : Ach, a Shiomóin. . . . Ní h-in mar is dual do Ghiúdach caitheamh le duine i gcruadhóig.

SIOMÓN : Is cuma liom san anachain. Níl tusa ag 'ul amach i ndiaidh na beirte sin. (*Cuireann sí chun imeachta ina ainneóin*). An gcluin tú mé ? (*Seasann sí roimhe. Buaileann sé ar an leacain í le n-a bhois. Tugann sí céim ar gcúl. Tuiteann a ceann fúithe agus briseann an gol uirri*). Anois, an ndéanfaidh tú mar adeirim leat, a bhean gan mhaith. Críochnuigh do chuid oibre agus téirigh a chodla.

(*Tagann an Captaon ar ais. Cuireann sin deire leis an cachtra idir Shiomón agus Sorcha. Imthigheann Sorcha léi ón stáiste mar bheadh faitchíos uirri go mbuailfí arís í. Leanann Siomón í.*)

CAPTAON (*ar theacht isteach*) : Dar na déithe, nach é atá préachtúil amuigh ? (*Déanann ar an teine*). Is mairg a bheadh ag siubhal na mbóthar anocht. (*Ag an teine*). Á ! Is aoibhinn bheith annseo. (*Ní fhághann sé freagra ón gCeann Catha*). Ina chodla atá sé. An bhfuil tú in do chodla, a Chinn Catha ? An bhfuil tú in do chodla ?

CEANN CATHA (*Dúisigheann agus déanann mianfaidheach*) : Céard dubhairt tú ?

CAPTAON : Ní raibh mé ach at cainnt ar an bhfuacht. B'fhearr dhom roinnt eile de na smutáin adhmaid seo chur ar an teine. Ní thóigfidh tú orm fanacht im shuidhe go ceann sgathaimh eile. Tá litir agam le sgríobhadh. (*Téigheann sé anonn go dtí bord, atá ar thaobh amháin den árdán, go bhfuil a thosach leis an lucht éistcachta. Tógann sé peann ina láimh agus breathnuighcann amach roimhe*). Litir go dtí an Róimh, litir go dtí mo mháthair agus mo dheirbhshiúir. Ar casadh mo mháthair ariamh ort, a Chinn Catha ? Nó mo dheirbhshiúir ? Ní fhéadfá gan cion a bheith agat orra, táid araon chó grádhamhail sin, chó tuisgionach sin, agus an oiread sin gránna acu ar an éagcóir. Ní chreidfeá ach chó sonasach sásta a bhíodh an triúir againn i dteannta a chéile sa teach áluinn sin ós cionn na Róimhe. Bhíomar ar aon aigne ariamh go raibh dian-ghádh le h-atharú do theacht ar an saol agus ar mheon na ndaoine—an sean-phort sin a bhí agam ar ball. Ach cé atharrochadh é—sin í an cheist a bhíodh gan réiteach i ndeire gach aragóna. Bhí a leitheid sin de mhuinghin ag mo dheirbhshiúr bhig asam-sa go ndeireadh sí gur cheart dom-sa an treoruíocht do dhéanamh. Ó, an óinseach ! Nuair a bhíos ag imeacht ón

Róimh bhíodar ag an gcaladhphort romham. Shíleas go mbrisfeadh an croí im chléibh nuair a chonnaiceas iad: an aghaidh bhán ar an mbeirt aca, rian an ghuil ar a gcuid súl. Bhí m'athair tar éis an spréach bheag dóchais a bhí aca do mhúchadh ionta. . . . Nach orra a bhéas an glionndar ach go sroichfidh an litir seo iad. Sí an chéad cheann í . . . agus tá an oiread sin agam le h-innseacht dóibh: an chéad chúpla seachtmhain agam san arm, an turas ón Eadáil, agus anois an sgéal iongantach seo mar gheall ar Bheithil, agus an Messias agus na tairngireachtaí. An bhfuil a fhios agat, a Chinn Catha, go ndéanann sé sgéal breágh. B'fhéidir go bhféachfainn le ód a chumadh faoi uair eicint . . . ach ní bhéinn ach ag cur mo chod' ama amú. Ní bhéadh aon spéis ag an Róimh in áit bhoicht shuarach mar í seo. Tá sin cosúil le rud eicínt adéarfá féin, a Chinn Catha. Nach bhfuil anois? (*Freagra ní fhághann sé*). Tá sé tuitthe ina chodla arís. Bíodh mar sin.

(*Tugann faoi sgríobhadh. Laghduíonn solus na lampaí diaidh ar ndiaidh le n-a chúr in iúl go bhfuil cúpla uair a' chluig dá chaitheamh: ar lasadh suas arís dóibh, árduíonn an Captaon a cheann. Tá an litir sgríobhtha aige. Eirigheann sé agus téigheann suas an stáitse i dtreo doras na sráide. Fosglann é. Dúisigheann an torann an Captaon. Arduíonn sé é féin ar an tolg, féachann ar an gCaptaon ina sheasamh i mbéal an dorais, agus é ag breathnú amach. Tá an oíche iongantach geal*).

CEANN CATHA: Nach ndeachaidh tú a chodla go fóill, a ógánaigh?

CAPTAON: Beidh mé ag imeacht ar an bpoinnte. Chuir an litir sin an tam amú orm. Níl uaim ach m'anáil do tharainnt faoi'n aer sul a luighidh mé síos. Nach geal atá an oíche agus nach ciúin. (*Arduíonn a cheann*). Tá na spéartha lán de sholus. An mbreathnuíonn tú ariamh ar na réalta, a Chinn Catha?

CEANN CATHA: Ní bhreathnuím. Níl aon áird agam orra.

CAPTAON (*Níl cor as fhad a fhaireann sé na spéartha*): Dar Herculés, a Chinn Catha, is greannúir an sgéal é sin. Tar i leith go bhfeicidh tú.

CEANN CATHA: Cén sgéal anois é?

CAPTAON: Cuirfidh mé geall nach bhfaca tú a leithéid ariamh cheana, a Chinn Catha.

CEANN CATHA: Réalt, an eadh?

CAPTAON: Seadh, réalt mór nua agus ní ceann soillseach go dtí é. Tara uait, má's é do thoil é, go bhfeicidh tú é.

CEANN CATHA: Ní theastuíonn uaim é fheiceál. Téirigh a chodla.

CAPTAON: Ach ní gach aon lá a bhíos réalt nua le feiceál ins an spéir, a Chinn Catha. Ní bhéadh a fhios agat céard a chiallóchadh sé? B'fhéidir gurab é deire an tsaoil is ciall dó.

CEANN CATHA: Seafóid!

CAPTAON: Nó tosach saoil nua.

CEANN CATHA: Maiseadh, féadfaidh sé tosuighe leis gan cabhair uaim-se.

(*Eirigheann an Captaon as. Tost. Deallruigheann an Ceann Catha do bheith imithe a chodla arís. Leanann an Captaon air ag breathnú go grinn ar an réalt. Go h-obann, leigeann sé béic as*).

CAPTAON: A Chinn Catha! A Chinn Catha!

(*Téigheann sé de rith reatha síos go gcraitheann an Ceann Catha*).

CEANN CATHA: Cé'n diabhal. . . .

CAPTAON: An réalt, a Chinn Catha. Tá an réalt ag gluaiseacht.

CEANN CATHA: Ara, tuige nach mbeadh? Nach ndéanann siad uile gluaiseacht?

CAPTAON: Act tá an ceann seo ag gluaiseacht tuathal. Siar atá sé ag imeacht . . . ón áird thoir . . . tá sé go h-íseal sa spéir, agus é ag déanamh orainn-ne. (*Léimeann an Ceann Catha suas agus ritheann go dtí an doras. Faireann sé*). An bhfeiceann tú?

CEANN CATHA: A Thiarcais! Tá rud eicínt ar cearr in áit eicínt . . . nó an ag brionglóidigh atáimíd? (*Cluintear torann ag teacht aníos an tsráid, é ag méadú de réir a chéile. Cluintear glórtha fear agus bualadh ar dhóirse. Ritheann sgata daoine thar phóirse an tighe ag béicigh: "Déan thusa cuardach istigh annsin!" "Ara, ní h-annseo a bhéadh sé!" Agus mar sin de. Ritheann an Ceann Catha amach agus stopann cuid aca ag an doras. Aodhairí atá ionta. Seo isteach Siomón agus Sorcha. An rúille búille a chorrruigh iad*). Seo, teaigí isteach annseo. Céard atá ar bun agaibh? Cé'n ait an bhfuil sibh ag ritheacht an trath seo dh'oíche.

AN CHEAD AODHAIRE: Ag tóruíocht an Mhessias atámuid, a dhuine uasail. Tá sé tar éis a bhreithe.

AN CAPTAON: An Messias tar éis a bhreithe?

SORCHA: Moladh mór le Dia!

AN DARA AODHAIRE: Bhíomar amuigh ar na cnuic ag faire ár dtréada nuair do sheas aingeal de'n Tiarna le n-ár n-ais go h-obann agus shoillsigh glóir Dé 'nár dtimcheall.

AN CHEAD AODHAIRE: Thuit mé síos ar an bhféar bhí sgannradh chomh mór sin orm.

AN DARA AODHAIRE: Thuit mise freisin, agus bhí oiread sin sgéin orm nach bhfuair mé

ionam féin breathnú san éadan air. Ach dubhairt an t-aingeal linn: "Ná bíodh faitchíos orraibh," adeir sé "mar féachaidh tá deagh-sgéala agam díbh, déagh-sgéala a chuirfeas áthas mór ar na daoine uilig, óir tá Slánuitheoir saoghluithe dhíbh indiu—Críost an Tiarna—i gcathair Dháithí."

AN CHEAD AODHAIRE: "Agus bíodh seo 'na chomhartha agaibh," adeir sé. "Gheobhaidh sibh an naoidheanán fillte i bhfalaing 'na luighe i mainséar."

AN DARA AODHAIRE: Agus bhí sluagh d'ainglí na bhFlaitheas 'na seasamh mágcuaird orainn go h-obann ag moladh Dé.

AN CHÉAD AODHAIRE: Agus ag rádh: Do Dhia atá ins na háirdaibh atá glóir agus ar domhan, síocháin i measg dhaoine a pháirte.

AN DARA AODHAIRE: Agus sin mar do thárla gur fhágamar ár dtréada 'nár ndiaidh agus go dtáinic muid go Beithil go bhfeicimís an nídh seo atá tárluithe.

SORCHA (*go smaointeach*): Agus dubhairt sé: Gheobhaidh sibh an naoidheanán 'na luighe i mainséar.

SIOMÓN: An Messias, mac Dé, ina luighe i mainséar!! Cé h-é go raibh sé de dhánuíocht ann É chur ina leithéid sin d'áit?

SORCHA (*go ciúin*): Muidne.

SIOMÓN: Cé'n chaoi muidne?

SORCHA: Teaigí liom-sa. Tá a fhios agamsa cé'n áit é thóruíocht. Ins na h-alltracha cailce ar theorainn an bhaile, an áit a bhfuil na stáblaí.

(*Ritheann sí amach agus leanann na h-aodhairí í. Tá Siomón rud beag corruithe ann féin. Breathnuíonn sé ar na h-oifigigh, annsin téigheann sé amach go mall go dtí an doras, agus annsin tagann sé ar ais go tapaidh*).

SIOMÓN: Gabhaim pardún agaibh, a dhaoine uaisle. Sgéal an-aisteach é seo . . . an-aisteach go deo. Caithfidh mé dhul agus é fheiceál dom féin.

(*Imthigheann sé*).

CEANN CATHA (*leis an gCaptaon*): Seadh, céard leis an bhfuil tusa ag fanacht? Nach é seo an rud go raibh tú ag súil leis le fada an lá? Tuige, mar sin, an bhfuil tú ag fanacht?

CAPTAON: Ar mhiste leat mé imeacht, a Chinn Catha?

CEANN CATHA: Níor mhiste go deimhin. Braithim gur mhaith liom féin an . . . an naoidheanán seo fheiceál.

CAPTAON: An dá ríribh atá tú? Seadh maiseadh, imthighimís ann. . . . le chéile.

(*Cuireann siad a gclócaí is a gcathbhairr orra go tapaidh agus as go bráthach leo*).

*Brat.*

# *Gli Occhi Di Ch'io Parlai Si Caldamente*

## R. Ó Faraċáin

D'aistriġ ó Iodálais Ṗetrarca



Na ruisc ar a gcuirinn síos go teine-ḃriaṫraċ,
Is na cruiḃ is na buinn ṡnoiġte, géaga is éadan
Do scoilt mise uaim féin le fóiréigin
Is rinne díom aonrán i gcorp-lár daoine;
An driṫle sin a fuilt mar ċiṫ d'óir-ṡíoda,
A h-aingeal-dearc a ġealaḋ ċuġainn aṁail ġréine
(Do ḃíoḋ an tír dá ḃarr 'na flaiṫeas saoġalta)
Siné 'na bpúdar iad, gan moṫú sínte.

Is mise im' beaṫaiḋ, trúig mo ḋóláis is mo ḋiaċraċ.
Oċ táim, gan an tóirse a dtugainn gráḋ do,
Trí anaiṫe am ruaigeaḋ ar ċuma árṫraiġ ḋaorṫa.
Seo, cuirim críoċ annso lem' ċumann-laoiṫe,
Tirim atá m'ḟéiṫe ceoil ó'n seana-éifeaċt,
Is mo ċruit ní ċoimiġeann briġ aċ ċun caointe.

# Ealaḋa na bPictiúirí

## le Seán Céitinn

•

Sean-scéal ag péintéirí a luiġeaḋ suime a ċuiriḋ Gaeḋil in a gcéird, aċ scéal nua iseaḋ duine ḋíoḃ do ḋéanaṁ a ġearáin i nGaeḋilg. Ḃeir sé ana-ṁeanma do ḋuine ceárdaiḋe cáileaṁail mar an Céiteannaċ 'ġá ḋéanaṁ. Treise leis agus nár lagaiḋ ar an bpeann ná ar an scuaibín aige.

Ċó fada agus a ḃain an sgéal le Ealaḋain in Éirinn ní raiḃ aon ḃonn ann mar ṫreoir do ṡean-dálaiṫe liteарḋa. Ní raiḃ an tír sin ann a ḃí ċó feiḋearṫa le Éirinn maidir le bonn nó iarsmaí ealaḋna. Ḃéidir go bḟéaċfaḋ siḃ le mé ḃréagnú aċ Soisgéal mór Ċolmcille a ṁeaḃrú dom. Aċ ní leabar Gaeḋealaċ dáiríre Soisgéal mór Ċolmcille. Is le Ré na Mainistreaċ a ḃaineas sé. Ḃí manaiġ i dtíorṫa eile, freisin, a ṁaisiġ a leaḃair leis an ornáid a dtugann sinne an gréasaḋ Ceilteaċ air. Agus cuirim i gcás gur againne agus againne aṁáin, a ḃí an ċéird ornáideaċ sin, arḃ ion-ṁolta ḋúinn a ráḋ gur ċuiḃe agus gur ċóir áilneaċt so-ḟeicṫe an doṁain seo a laġdú agus a ċuṁangú ionnus naċ mbeaḋ de sgód ná de ṫalaṁ aici aċ rud eicínt gan fuil gan feoil gan anam, ar nós naṫraċ niṁe agus céim-seata tur tur—leagan Críostúil ar ordú údarásaċ Ṁaoise: "Ná snoiġigí íoṁáiġ." Adṁuiġim go bḟuil againn mar a ḃí ag a lán tíorṫa eile—Ré na Cloiċe, an Ċré-uṁa, na Mainistreaċ, agus annsin ċó fada agus a ḃain an cúrsa le Éirinn—Neaṁní. Nuair is mian le duine duairceas eicínt sa saol Gaeḋealaċ—easba áilneaċta agus sócúlaċta, easba éagsúlaċta maidir le biaḋ agus caiṫeaṁ aimsire—a ṁeaḃrú do ḋuine sé an réiḋteaċ is iondualа ċloisfeas tú ar an sgéal a ṡuaraiġe is a ḃí an sgéal againne ó ṫaoḃ na staire; a ṁéid is a ġoill éigin is aindlí orainn, gur mór an t-iongnaḋ gur ṁair an cine ċor ar biṫ. Aċ an leiṫsgéal é a ḃfuil aon ḃunús raṫúil leis? Dá mb'eaḋ, agus dá mba rud é go mbeaḋ Ealaḋain agus míneadas ag braiṫ ar ṡíoċáin agus ar ollṁaoin, ní ḃeidís ann ċor ar biṫ. Ní h-é aṁáin go raiḃ na hIodálaiġ i gcoċall na bḞranncaċ, na nAstrianaċ, na dTurcaċ, aċ ḃíodar féin i gcoċall a ċéile. Ḃí ċuile ḃaile mór ar ṫaoḃ nó i n-aġaiḋ gaċ baile eile. Ní ḃíoḋ iaḃ orṫa aċ ag cóṁrac agus nuair a déantaí síoċán ba le anáil a ṫaḃairt dóiḃ féin é. Aċ níl aiṁreas ar biṫ nár ḃorr agus nár ḟás an Ealaḋain. Ní raiḃ síoċán sa bḞrainnc leaṫ-ċéad bliain as a ċéile ó'n uair ar gairmiġeaḋ náisiún di

anuas go dtí 1870 agus ré an tríú Poblaċta.

Féaċaiḋ an Ísiltír agus an coṁ luadar stát dá ngairmtear an Ġearmáin de indiu. Ḃí orṫa Cogaḋ an Céad Ḃlian, Cogaḋ an Trioċa Ḃlian agus mion-ċogaiḋ fá ċúrsaí creidiṁ a ḟulaint. Mar sin féin níl tír ná stát acu sin naċ ndearna a cion féin ar ṁaiṫe le árd-ṡaoirse, péintéireaċt, snoiġeadóireaċt, ceol, drámaí, oideaċas, cultaċa órnáid-eaċa, féiltí, deaġ-ċócaireaċta gan tráċt ar ól maiṫ bríoġṁar blasta—le gaċ ní is gá leis an saol a ḋéanaṁ soilḃir suairc. Cén fáṫ naċ i dtiġṫe fuara dorrḋa duairce atá coṁnuiḋe ar ṫuaṫánaiġ na Sualainne seaċas a ḃeiṫ sásta sóġaċ i dteaiċín gleoite, snoiḋte, daiṫte? Is boiċte a dtír ná an tír seo agus is measa go mór fada an sionriṫ ina ḃfuil orṫa mair-eaċtáil.

Cé'n fáṫ a ḃfuil pictiúr nó dó ar a laiġead i ngaċ Oifig Ċaṫarḋa amuiġ fá'n tír sa Ḃfrainnc, pictiúirí is fiú ḟeiceál? Cé'n fáṫ ḃfuil cófraí aḋmaid greanta agus iad lán le línéadaċ áluinn bróidnéireaċta i dtiġṫe oibriṫe boċta sa nGearmáin? Ḃfuil tada againne ḃeaḋ ionċurṫa le Dráma na Páise in Ober Ammergau? Dráma gur feilméaraí agus siúinéirí boċta aṁáin ḃíos páirteaċ ann? Agus mara ḃfuil cé'n fáṫ? Mar gur rí-ḟollusaċ naċ fiú linn é. Dá mba leiṫsgéal ionġaḃṫa ḋúinn gan Ealaḋain Náisiúnta ḃeiṫ againn, an t-ansmaċt agus an ain-íde h-imreaḋ orainn dḟéadfaḋ an leiṫ-sgéal céadna ḃeiṫ ag gaċ tír san Euróip.

Is cuma sa tubaiste do ḋuine i ndeire báire an daoine as tír isteaċ nó a ċoṁarsa béil dorais a ḋóiġ a ṫeaċ. Ċó fada agus a ḃaineas na cúrsaí le Éirinn níor ṁó de ṁoġa aon Duḃ-ċrónaċ ná an Sáirséalaċ. Ní luġaide atá muid fá ċomaoin ag na hUrṁuṁ-anaiġ agus ag na Gearaltaiġ ná támuid ag Annraoi VII.

An eaglais a ḃí mar pátrún agus mar ċaoṁnatóir ag na Mín-dána i dtíorṫa Críostúla eile—an airc in ar ċuir gaċ ní is geal agus is luaċṁar linn. Síon ré dorċa an aineolais de—ba ċuma léi ann nó as í, ċó fada is ḃain sí leis an tír seo. Má tá siḃ fá aiṁreas i dtaoḃ an sgéil is leor diḃ féaċaint ar aon teampall nó séipéal taoḃ istiġ, nó súil a ċaiṫeaṁ ar ḟuinneoig aon taisceadáin Ċaitlicig. Má deirtear sa gcás seo naċ ḃfuil paráistí áiride in acfuinn cuidiú le Ealaḋain ṁaiṫ sé an freagra atá ar an sgéal naċ é méid an airgid aċ laiġead an roġa a ḃíos acu an deacraċt is mó. Aḋṁuiġim go ḃfuil séipéil ann, agus séipéil áilne, naċ mar seo atá an sgéal agus tá 'ċuile ṡúil againn gur 'un líonṁaireaċta a raċas séipéil dá sórt.

An lá ar féidir cóip de'n "Óg agus an Naoiḋe" le Michaelo Angelo ċeannaċt ar £10 níl aon leiṫsgéal ċor ar biṫ saṁlaċáinín suaraċ gráisgiúil, daiṫte a ċeannaċt ar £15 ó láiṁ ḋalta eicínt de sgoil an Oiġear-Uaċtair agus Éisg is Fataí (más éigin dúinn sgoltaċa a ḃeiṫ ann). Is eol dom gur luaċ as miosúr £10 féin ag paráistí boċta, aċ mar a duḃairt Dickens i *Bleak House:* 'Is fearr an duine mí-ċeart a ċroċaḋ ná gan éinne a ċroċaḋ! 'Déarfainn féin gurḃ ḟearr gan aon pictiúr a ċroċaḋ ná droċ-ċeann.

Tá cúis eile fá go ḃfuil an sgéal ċó dealḃ maidir le cúrsaí Ealaḋna—an nea-ṡuim a ḃí ag na rialtais a ḃí ann roiṁe seo sa sgéal. Tá's agam go gcuireann an rialtas atá anois againn suim ṁór san iarraċt atátar a ḋéanaṁ le aṫ-ṫógail a

ḋéanaṁ ar an sean-ḃonn mineadais, aċ go dtí seo ḋeaṁan faic a rinneadar ar ṁaiṫe le péintéireaċt agus snoiġeadóireaċt. Ní agam-sa atá a rá cé'n t-ionad atá ag Ealaḋain ar ċlár na rudaí atá le ḋéanaṁ, aċ measaim go ḃféadfainn a ráḋ naċ do'n ḃarr is goire é. Ós ag cainnt air sin é, tiġ liom a rá gurḃ é Iontaoḃas na nOispidéal an t-aon dream aṁáin atá ag cur ar ḋeis oibriṫe agus ceárdaiṫe na hÉireann maireaċtáil agus greim béil ḟáil sa tír seo.

Ṫáinic de na cúiseanna atá luaiḋte agam cúis eile fá'n droċ-ḃail atá ar ċúrsaí péintéireaċta. Aon ṗéintéar a rugaḋ i nÉirinn, agus naċ raiḃ gustal aige, ḃí air greadaḋ leis agus cur faoi i dtír eicínt eile—sin nó fanaċt sa mbaile agus gan an ḋéirce féin le fáil aige. Tá ḟios agaiḃ, ag cuid agaiḃ, ar ċaoi ar biṫ, gur ċaiṫ Ḃárdas Ḃaile Áṫa Cliaṫ cúig ṁíle ḋéag is fiċe púnt ar ċeann de na gailiri is breáġṫa agus is nuaiḋe san Euróip do ḋéanaṁ agus dfeistiú. Sé an t-aon ġailiri é a raḃas ann ariaṁ ar féidir leat gaċ pictiúr ar a ḟuaid a ḟeiceál i gceart 'ċuile ṫráṫ de ló agus 'ċuile ṫráṫ de ḃliain. Ní i ngan ḟios dóiḃ féin a ṫug na bunaṫóiri a gcuspóir 'un criċe. Is iomḋa drisċasáin a ḃí ina mbealaċ, aċ níor cailleaḋ ar an misneaċ ariaṁ.

Ní ṡaṁluiġeann an teaċ sin ḋó féin gur gailiri d'Ealaḋain na hÉireann é. Aiṫniġtear é mar ġailiri d'Ealaḋain Nua-Aimsearḋa.

Gailiri d'Ealaḋain Nua-Aimsearḋa seaḋ an Luxemburg i bPáris, freisin, aċ is dóċa gur Ḟranncaiġ sa bḞrainnc a rinne trí ceaṫrúna cuid dá ḃfuil de ṗictiúiri ann. Gailiri Ealaḋna Nua-Aimsearḋa seaḋ an Tate i Londain agus níl aiṁreas ar biṫ naċ pictiúiri Sasanaċa ceiṫre cinn as gaċ cúig cinn díoḃ. Cé gur fearr de ḟoirgint an gailiri seo againne—Charlemont House—ná aon ċeann acu, níl aċ seaċt fá'n gcéad de na pictiúirí ann a ṫáinic ó láiṁ Éireannaċ i nÉirinn. Is leor sin mar ċruṫúnas ar an dóiġ a ḃfuil an sgéal againne.

Aċ más bacainn orainn gan sompla na sean nó 'tradition' a ḃeiṫ againn 'ár dtreorú, ní gá ḋúinn, ar ċuma ar biṫ, ḃeiṫ ag iarraiḋ lorg a leanaċt naċ ḃfuil ann; agus cá ḃfios naċ é ár leas é? 'Is treise greim an ḟir ṁairḃ ná Samson.'

Cé naċ ḃfuil aon ḃunús Ealaḋna againn, measaim go ḃfuil an t-áḃar againn i gcóir Ealaḋna duṫċasaiġe. Is mór agus is rí-ṁór m'iontaoḃ as an gcuṁaċt atá sa nGaeḋeal do réir duṫċais maidir le cúrsaí Ealaḋna.

Cé'n ċosaint eile aċ é atá aige in aġaiḋ gráisdiúlaċt an tSasanaiġ? Nuair a ḋéanann muid iarraċt ar aiṫris a ḋéanaṁ ar Blackpool agus ar an "Daily Mail" tá's ag mo ċroiḋe gur suaraċ í mar iarraċt. 'Sí an acfuinn Ealaḋna atá ag an nGaeḋeal a ċoṫuiġeas ceol, filíoċt agus rinnce an oileáin seo, mar is duine é an Gaeḋeal a ḃfuil anam ann.

Tá sa tír seo ar ala na h-uaire roint ṁaiṫ Éireannaċ éirmiúil agus iad ag cur gné áiriḋe éicínt de ṡaol an náisiúin ar ċanḃás. Seo againn an t-áḃar i gcóir sgoile dúṫċásaiġe dá ḃfaġaḋ na daltaí an t-ugaċ agus na saoráidí a ḃfuilid go géar ina gcall. Sílim go ḃfuil ḟios agam an ċaoi a ḃféadfaí na saoráidí sin, dá gcuirtí ar fáil iad, d'úsáid le sgoil dúṫċasaċ péintéireaċta a ḃunú. Agus cé gur beag mo ṁeas ar sgoil a tógfaí ar ċonaḃlaċ péintéirí atá sna Flaiṫis leis na cianta, is mór an ṁuinġin a ḃeaḋ agam as sgoil ar ḋaltaí ḋí fir óga le fir is fuineaṁ.

Maidir leis an Sgoil Ealaḋna seo, céard í? Foirgint mór feiceálaċ,

fuireann mór agus leor-ḟearas, etc., agus, ar nDóiġ, cá ḃfáġfá deontas maiṫ airgid? Nó an rud beo bríoġṁar í ar eol di a cuspóir agus a tuairmí, sgoil a ḃfuil bunús Gaeḋealaċ léi? An teaċ í naċ mbeiḋ inti aċ tearmann do ḋéiṫe bréige, saoṫar ailtire meaṫta, ceiṫre sgóir bliain d'aois, a nDeaċaiḋ a ṡaol amú air? Nó an tearmann í dár muintir féin—anois agus amaċ annseo—daoine ḃfuil sé ag Dia fá n-a gcóir saoiḋeaċt a gcine ċur ar aġaiḋ?

'Is oraiḃ-se an ċeist agus is liḃ-se freagairt, mar is ó'n ḃfreagra sin a tuigfear an leor dúinn an sgoil atá ann ċeana féin, nó naċ leor.

Sonas oraiḃ.

# Gaeḋeal i measc na Mormon*

## le Seán Ó Ciarġusa



Seaḋ; do ḃuaileas liom, siar, mar adeirim, i gcionn beagán laeṫeannta, agus ḃíos ar feaḋ seaċtṁaine nó mar sin ar an dtraen agus ag teaċt corṫa ḋí nuair ṫáinig fear agus ceaṫrar ban isteaċ 'sa ċairéiste ag stáisiún lá, agus an doṁan traidíní ag na mnáiḃ. Ḃíos ag déanaṁ slí dóiḃ agus ag cur na dtraidíní as an tslí fé'n suiḋeaċán, agus ṫugas fé ndear gurḃ' í an tsloinne ċéadna do ḃí scríoḃṫa ar na traidíníḃ go léir. Ḃ'ait liom sin, nó b'ḟéidir go mbaḋ deirḃṡéireaċa iad, aduḃairt mé liom féin, aċ ní raiḃ pioc deallraiṁ aca le n-a ċéile. Ḃí duine aca gorm, duine eile aca dearg, agus an ḃeirt eile mar ḃeaḋ aon ḃean, aċ aṁáin duine aca, gruaig ḋuḃ do ḃeiṫ aici agus an duine eile gruaig ruaḋ. Nuair d'ḟéaċas ar na traidíníḃ arís is eaḋ ṫuigeas an scéal. "Caṫair Saltlake" do ḃí orṫa go léir, agus ċuiṁnig mé gur 'sa ċaṫair sin ċóṁnuiġeann an dream úd, na Mormoin, a mbíonn oiread ban agus is maiṫ leis ag gaċ fear.

Níor ṁaiṫ liom, mar sin féin a ḟiafraiġe de'n ḟear so ar leis féin an ceaṫrar ban, agus d'ḟan mé im' ṫost. I gcionn tamaill, do laḃair seisean liom-sa agus d'ḟiafraiġ díom cá raiḃ mo ṫriall. D'innis mé ḋó. Ní raiḃ a ḟios agam féin, aduḃairt mé; siar i n-áit éigin a ḃfuiġinn obair mar ná raiḃ dada le faġáil ṫoir. Agus arsa mise leis, "an ċaṫair seo ab as duit-se," arsa mise, "an dóiġ leat go mbeaḋ aon obair dom' leiṫéid le faġáil innti?"

"An ḃfuil aon ċeárd agat?" ar seisean.

"Níl," arsa mise, "aon ċeárd aċ aṁáin an ḟeirmeóireaċt, aċ, dar ndóiġ, ġeóḃainn ceárd d'ḟoġluim."

"Ní ṫuigeann tú mé," ar seisean. "Níl aon ċeárdaiġṫe fear 'sa ċaṫair seo againne ar aon ċor; na mná deineann gaċ aon rud ó ṫárla an ḃreis ṁór aca againn. Is é 'ċúis dam an ċeist do ċur ċugat, ṁeasas, dá mbeaḋ ceárd agat, ná beiṫeá sásta aon saġas eile oibre a ḋéanaṁ. Seaḋ, cad adéarṫá leis seo mar obair—na leanḃaí do ṫiomáint amaċ dam-sa 'sa ġluaisteán gaċ lá?"

"Do ċuid leanḃaí féin, an eaḋ?" arsa mise.

"Seaḋ," ar seisean.

"An iomḋa ceann díoḃ ḃeaḋ agat?" arsa mise.

"An iomḋa leanḃ é siúd atá agaiḃ?" ar seisean leis na mnáiḃ.

"Ceaṫrar liom-sa," ars' an ḃean ġorm.

"Agus ceaṫrar agam-sa," ars an ḃean ruaḋ.

* 1. Sliocṫ as "Onncail Séarlai". (Oifig an tSoláṫair.) 2s.

"Triúr an duine atá againne," ars' an beirt eile.

"Seaḋ," ar seiseán, "agus triúr, is dóiġ liom, atá ag an mnaoi 'sa mbaile; sin, abraim, mór-ṡeisear nó oċtar déag a ḃeaḋ agat ag imṫeaċt gaċ lá. Is é atá i gcoinne na mban agam," ar seisean, "níl lá d'á dtéiġeann duine aca amaċ leis na leanḃaiḃ ná héiriġeann idir na cúig muireara ar ċuma éigin agus fágann siad na gluaisteáin gan ṁaiṫ, gan tráċt ar an mbruiġin a ḃíonn idir na máiṫreaċaiḃ nuair airiġeann siad an scéal. An dtiocfá, agus triail do ḃaint as?"

B'AIT liom mar obair é, dar ndóiġ, ḃeiṫ ag bobaireaċt do ṁór-ṡeisear déag de leanḃaiḃ, aċ, ar ġráḋ an ċaṫair agus an saoġal innti d'ḟeiscint, ċuaiḋ mé leis.

Nuair ċuamar amaċ as an dtraen, an ċéad rud ṫug mé fé ndear aċ na sluaiġte ban agus leanḃ ar na sráideannaiḃ, agus na fir, an beagán do ḃí le feiscint díoḃ, i n-a suiḋe insna fuinneógaiḃ ag caiṫeaṁ a bpíopaí agus ag féaċaint amaċ ar an raḋarc. Ḃí an ċaṫair go h-an-ġlan, leis, ṫug mé fé ndear, níba ġlaine i ḃfad ná Nua Eaḃrac. Ḃí sí ċóṁ glan, deas sin nár ṁisde liom tamall do ṫaḃairt innti aċ ní ḃfuiġinn. Amuiċ ar ḃruaċ an loċa, deiċ míle nó mar sin amaċ, do ċóṁnuiġ an fear agus ḃí diṫneas aḃaile air. Ċun siuḃail linn mar sin gan aon ṁoill do ḋéanaṁ.

Ḃí an oiḋċe ag tuitim nuair ṡroiċeamar an tiġ agus a leiṫéid de rí-rá agus ḃí ag na leanḃaiḃ go léir nuair ċonnacadar a máiṫreaċa ċuca! Ġaḃadar sin a leaṫ-scéal liom-sa i dtaoiḃ gan na leanḃaí beiṫ i n-a gcodlaḋ aċ nuair ná raḃadar féin 'sa mbaile ní ċuireaḋ an ḃean eile a ċodlaḋ aċ amáin a cuid féin, adubradar. Agus sinn ag gaḃáilt isteaċ an halla, leis, b'ait liom na cliaḃáin go léir, cúig cinn díoḃ agus ribíní fé leiṫ ar gaċ ceann aca, dearg agus ruaḋ, agus gorm agus duḃ agus bán—do réir an leinḃ ar leis é, ṫuigeas. Is beag suim do ċuireas ionnta mar sin féin, mar ḃíos ró-ċorṫa, agus tar éis cupán té d'ól—agus na mná ag iomaiḋ le n-a céile ag freastal orm—ċuas a ċodlaḋ dam féin.

Má ċuas, ba ḃeag an ṁaiṫ ḋam é. A leiṫéid de ḃéiceaḋ ag na leanḃaiḃ níor airiġ tú riaṁ agus do lean an t-éirleaċ go dtí maidin, geall leis. Ḃí an teas go millteaċ, leis, agus b'ḟada liom go ḃfeicinn an lá ag breacaḋ. Ḃíos amaċ ar an gcéad aiṁscarnaċ, agus do ṡiuḃail mé liom go dtí an Loċ Saltiake—sin Loċ an tSalainn.

Loċ an-ṁór is eaḋ é, aċ tá a ċuanta ag riṫ i ḃfad isteaċ 'san tír, dála an ċuain seo Eoċaille ṫiar anso, agus ar ḃruaċ ċuain aca is eaḋ ḃí an tiġ. Ḃí báḋ le hais an ċalaiḋ agus léimeas isteaċ innti.

Má léimeas, b'ait liom an ḟuaim do ḃaineas aisti agus nár luaisc sí aċ beagáinín ar fad fúm. Nuair rugas ar na maidiḃ ráṁa is eaḋ ṫuig mé an scéal. D'iarann a ḃíodar déanta, iad féin agus an báḋ, agus gur cuma nó píocóidí id' láiṁ iad mar ṁaidiḃ. "Dar so súd," arsa mise liom féin, "aċ tá na rudaí aite ag tosn ," agus do ċuireas ċun iomarṫa.

Ní ró-ṁaiṫ d'éiriġ liom ar dtúis. Uaireannta ṫéiġeaḋ na maidí síos ró ḋoiṁin 'san uisce orm agus d'ḟóbair go dtarraingeoċaidís amaċ i n-a ndiaiḋ mé. Annsin, an ċéad buille eile, ċoimeádainn ró árd as

an uisce iad agus siar i ndiaiḋ mo ċúil 'sa mbád liom. Aċ, ċuaiḋ mé i n-a dtaiṫiġe i gcionn tamaill agus annsin ḃí an scéal maiṫ go leór agam, aċ amáin ná fuiġinn aon tsiuḃal ceart do ċur fé'n mbád. Do lean mé air, mar sin féin, agus ḃíos an-ṫamall amaċ agus ag teaċt gairid do'n taoiḃ ṫall de'n ċuan, nuair riṫ sé im' ċeann baint díom agus dul amaċ ċun mé féin d'ḟuaraḋ. Do ċaiṫeas na maidí uaim, do ḃaineas díom, agus do ċuas amaċ.

Ḃuel, a ṁic ó! Is minic ċonnacaḃar corc ar snáṁ ar ḃárr uisce. Sin é díreaċ mar do ḃíos-sa ar an uisce úd. Síos go dtí mo ċromáin d'ḟéadfainn dul ann, sin an méid. I gcúrsaí snáiṁ, ba ṁar a ċéile é agus ḃeiṫ ag iarraiḋ snáṁ i bpraisiġ mine buiḋe. Ag útamáil, agus ag ionfairt timċeall ḃíos, agus nuair do ḃuailinn aon ḃuille dem' ċosaiḃ uaim, is amlaiḋ léiminn aníos as an uisce ar fad, geall leis. B'ait liom mar obair é; nó an fé ḋraoiḋeaċt ḃíos? Ḃí mé a ráḋ liom féin, go dtí gur ċuaiḋ bolgam de'n uisce isteaċ im, ḃéal, agus annsin ṫuigeas gurḃ é an t-uisce do ḃí bun-os-cionn.

A ḋearḃráṫair, nuair nár iompuiġ mo ġoile orm! Agus ba ṁaiṫ an ḃail orm é nár ḋein, nó ní fios cad baḋ ċor, ná cad baḋ ċríoċ, dom. Ḃíos ag cuiṁneaṁ ar ċasaḋ ar an mbád nuair ṫug mé fé ndear go raiḃ sí imṫiġṫe i bfad uaim. Geit! Muna mbeaḋ a láidreaċt do ḃí an t-uisce, raċainn go tóin puill, is dóiġ liom.

Ní raiḃ dada le déanaṁ aċ í leanaṁaint dá mb'ḟéidir é, agus marar ḋeineas-sa mo ḋíċeall? Ḃíos ag cur díom maiṫ go leór, leis, agus mo ṁisneaċ ag casaḋ orm, nuair d'airiġ mé mar ḃeaḋ speaċ ded 'ṁéir agus do ġluais rud éigin ṫar mo ċeann amaċ agus do ṫuit 'san uisce timċeall péirse uaim. Le n-a linn sin, d'airiġ mé speaċ eile, agus ṫuit rud éigin taoḃ ṫiar díom. D'ḟéaċas ṫar mo ġualainn siar, agus cad do ḃeaḋ aċ scata Indiaṫaċ nDearg ar an bport ag caiṫeaṁ saiġead liom! D'aiṫniġeas gurḃ' Indiaṫaiġ iad ar a ndaṫ.

Cad do ḋein mé? Ní heaḋ, aċ cad nár ḋein mé! An ċéad rud gur ċuiṁniġ mé air tomaḋ, agus ḋeineas iarraċt air. A ṁic ó! d'ḟóḃair go mbrisfinn mo ċainncín agus m'aġaiḋ. Díreaċ mar ḃuailfeá an leac-oiġre ḃí sé, agus do scaras go maiṫ nár baineaḋ as mo ṁeaḃair mé. Maidir le dul fé uisce, ní ḃfuiġinn dá mbeinn ann ó ṡoin: nuair ḃíoḋ mo ċeann síos, ḃíoḋ mo ċosa agus cuid ṁaiṫ eile díom suas 'sa spéir. Nuair teip sin orm, do ċaiṫeas mé féin cotrom ar mo ḋrom ċun ná fuiġidís marc cruinn do tógaint orm, aċ i maite! do ġluais saiġead an-ġairid dem' ċainncín agus do leigeas béic asam agus do tosnuiġ mé ag liúiriġ, agus ag speaċaḋ lem' ċosaiḃ, agus ag bagairt lem' láṁaiḃ ċun a ċur i n-iúl dóiḃ gur Críostaiḋe mé agus nárḃ' ṁuc ṁara ná aon rud mar sin. Do réir deallraiṁ, leis, ṫuigeadar mé, agus ní ḃeaḋ aon ṁaiṫ annsin féin muna mbeaḋ gur ċeapadar gur díoḃ féin mé—mar is túisce ċaiṫfidís siúd le fear bán ná le muic ṁara féin. Pé rud do ċeapadar, stadadar de'n láṁaċ, agus d'éiriġ liom an bád do ḃaint amaċ fé raiḃ fios a ṫuilleaḋ aca mar ġeall orm.

Nuair ḃí 'mé istiġ 'sa mbád ḃí mé ó ḃaoġal. Do luiġeas siar innti agus do scaoileas léi. Ba ċuma liom cá háit ḃéarfaḋ sí mé; aon rud aċ ná fuiġidís siúd greim orm. Seaḋ, agus ba mór an sólás aigne dam agus mé sínte, cuiṁneaṁ ar an

rud aduḃairt an tsean-ḃean i Meleri —ná báḋfaiḋe i muir ná i loċ mé.

AR áḋḃaraiġe an tsaoġail, ṫar n-ais go dtí an tiġ do ṫóg sí mé. Do ḃí fear an tiġe am' lorg agus na leanḃaí go léir 'sa ngluaisteán leas-muiċ de'n doras aige dam—iad buiḋe, agus breaċ, agus dearg, agus gaċ aon daṫ. Do ḃí eagla orm a innsint dó cad do ḃí mé a ḋéanaṁ i riṫ na maidne, agus, i n-a euġmais sin, do ḃí socair im' aigne agam gan fuireaċ ní ba ṡia 'san áit. Isé ḋein mé, aċ suiḋe isteaċ 'sa ġluaisteán gan éinníḋ do ráḋ ná do leigint orm, agus tiomáint liom. Sior go dtí an ċaṫair agus dtí an stáisiún do ṫiomáin mé, agus do ḃí traen díreaċ ag fágaint na háite. Do léimeas amaċ as an ngluaisteán agus isteaċ 'sa traen, agus as go bráṫ liom.

# Mar Ċuireas Cíonlae Aṁlaoiḃ Uí Ṡúileaḃáin in Eagar

## An tAṫair Míċeál Mac Craiṫ do scríoḃ

Ní gaċ duine a ṫuigeann an duaḋ a leanann obair an scoláire. Mar sin saṁluiġeaḋ dúinn gur ṁaiṫ an plean cuireaḋ a ṫaḃairt don té do ċuir "Cíonlae Aṁlaoiḃ Uí Ṡúileaḃáin" in eagar ar scéal a ṡaoṫair do ḃreacaḋ ar ṗár. Ba ḃreaġ mar ḋein An tAṫair Mac Craiṫ an córú san, agus is breaġ, leis, mar ḋein sé cunntas air do ṫaḃairt uaiḋ.

Am éigin i mbliaḋain 1934,—um mí Abráin is dóiġ liom,—agus mé ag cromaḋ ar m'obair lae im ṡeomra, maidin, ṫáinig mo ċara agus mo ċoiṁiosánaċ, an t-Aṫair Eoin Mac-a' Ḟirléiġinn, ċugam isteaċ agus litir in a láiṁ aige. 'A leiṫéid seo,' ar sé: 'seo litir fuaras anois beag ó Ċumann na Scríḃinn nGaeḋilge gá iarraiḋ orm Cíonlae Aṁlaoiḃ Uí Ṡúileaḃáin do ċur in eagar dóiḃ. Tá mór-ḃroid oibre eile orm fá láṫair,' ar sé, 'i rioċt ná beiḋ aon teaċt agam ar ṫosnuġaḋ ar an gCíonlae seo fá ceann bliaḋna. Ba leasc liom, aṁ, moill ċom mór san do ċur ar an gCumann. Dá ḃriġ sin, caiṫfiḋ mé diúltuġaḋ. Aċt más maiṫ leatsa an eagairt seo do ġaḃáil idir láṁaiḃ, molfaiḋ mé dóiḃ tu im ionaḋ.' Ó ba rud é gur ḃruadar agus taiḋḃreaṁ súl n-osgailte le fada riaṁ roiṁe sin agamsa cion éigin fóġanta do ḋéanaṁ don Ġaeḋilg fé n-éagfainn, aċt gan aon ċaoi ċeart d'ḟaġáil ċuige go dtí sin, ṫug mé ugdarás dom caraid m'ainm do luaḋ le Cumann na Scríḃinn.

Fá ċeann seaċtṁaine ṫáinig litir ar ais uaṫa so ag gaḃáil liom mar eagartóir; agus, ó ṫárla mé gan obair eile gur ġáḃaiḋ dom aon ṁórullṁuġaḋ ċúiċe, do b'ḟéidir dom urṁór m'aimsire do ṫaḃairt don Ċíonlae. An t-am san, de ḋeasgaiḃ muintir Acadaṁ na h-Éireann ḃeiṫ fós gan gléas lóċ-grafta láiṁscríḃinn, agus naċ ceadta peann agus duiḃe do ṫaḃairt i ngaoḃar d'aon láiṁscríḃinn, gaċ aon ḟocal de na láiṁscríḃinniḃ in a ḃfuil an Cíonlae agus scríḃinne eile Aṁlaoiḃ Uí Ṡúil-eaḃáin le faġáil, do b'éigin dom gaċ uile ḟocal díoḃ d'aiṫsgríoḃaḋ fá ḋó,—le peann luaiḋe ar dtús i seomra

léiġiṁ an Acadaiṁ agus le peann agus duiḃe in a ḋiaiḋ sa ḃaile. Ceiṫre lá sa tseaċtṁain do ċaiṫinn de ġnáṫ ó n-a deiċ a ċlog ar maidin go timceall a trí ins an Acadaṁ. An dá lá eile ḃíoḋ mo ġnáṫobair le déanaṁ sa ḃaile agam, agus aon am ḃíoḋ le spáráil na laeṫeanta san, na tráṫnóintí eile agus na Doṁantaiġe, le h-aiṫsgríoḃaḋ pinn is duiḃe agus le h-obair eagarṫa do ċreanainn é.

Iganḟios dom féin ḃí déine na h-oibre seo ag dul d'uiḋ ar n-uiḋ tar acfuinn mo ṡláinte; ar cuma, go gairid roiṁ Nodlaig na bliaḋna san (1934), gur buaileaḋ breoiḋte ċoṁ trom san me, ná raiḃ ann aċt go dtángas tríd, d'éis dom ḃeiṫ ag iomaiḋ agus ag treaḃaḋ leis an mbás ar feaḋ ráiṫe.

Go ceann mí nó dó tar éis na ráiṫe féin, ní mórán oibre go raḃas i n-an a déanaṁ; agus, sarar ḟéadas luiġe isteaċ go ceart ċúiċi arís, ḃíoṫas go déarcaiseaṁail ag éileaṁ aḋḃar an ċéaḋ imleaḃair ó Londain orm. Sarar buaileaḋ breóiḋte mé, ḃí ceapta agam mo ṫéics do ċur go glinn i gcomparáid arís leis an láiṁscríḃinn ḃunaiḋ; aċt baint siar mo ṫinnis agus práiḋinn an éiliṁ, d'ḟágadar mé gan uain agam ċuige. Dá ḋeasgaiḃ sin, tárla cúpla dearṁad nó trí, gan táḃaċt, gan éifeaċt, im ṫéics: rud ṫug caoi do ḃeaċtaiḋe áiriṫe taḃairt fúm go neiṁneaċ, claoinḃreaṫaċ.

Níorḃ ḟada ċum cinn mé in aiṫsgríoḃaḋ an téacsa gur léir dom, dá mba ṁaiṫ liom mórán aimsire do ċoigilt ar ball, agus slaċt ceart do ċur ar mo ċuid oibre, nár ṁór dom cúig boscaí beaga do ċoimeád ar mo ḃord roṁam: ceann aca le h-aġaiḋ ainmeaċ lusraḋ: ceann le h-aġaiḋ ḟocal neaṁċoiṫċeann, go h-áiriṫe le h-aġaiḋ ḟocal ná fuil le fáġáil fá'n gcrot céadna i ḃfoclóir an Aṫ. Pádraig Ua Duinnín; bosca eile le h-aġaiḋ ḋinnseanċais; ceann le h-aġaiḋ ṡloinnte agus ainmeaċ ndaoine, agus an cúigeaḋ bosca le h-aġaiḋ na neiṫe ba ṁó táḃaċt tar a dtánaig an t-úgdar. An ċéad uair ċastaoi focal orm gur ċóir, dar liom, a ċur ar ċeann de na foclóiriḃ do ḃí beartuiġṫe agam, sgríoḃainn ar ġiota páipéir é féin agus pé míniuġaḋ do-ċíḋtí dom nár ṁór, agus ċaiṫfinn isteaċ in a ḃosca féin é. Ar an gcuma so, nuair ḃí an téics go léir breaċta le duiḃe ar ṗáipéar agam, ḃí mór-ċuid d'obair na ḃfoclóirí déanta agam mar an gcéadna. Dála foclóir na lusraḋ, d'éiriġ deacraċt fá leiṫ; óir, seaċas na luiḃeanna tar a dtáinig an t-úġdar, go mórṁór ins an gCionlae, d'ḟág sé láiṁscríḃinn fá leiṫ in ar ḃailiġ sé roinnt ṁaiṫ d'eolas táḃaċtaċ ar an aḋḃar céadna, .i. foclóir lusraḋ. Ar dteaċt dom ar an láiṁscríḃinn seo ins an Acadaṁ, d'aiṫsgríoḃas í, mar ba ṁaiṫ liom a foillsiuġaḋ. Aċt arḃ ḟearra ḋom an dá ḟoclóir do ċló-ḃualaḋ fá seaċ, nó a gcoiṁleaġaḋ le ċéile in aon ċoṁḟoclóir aṁáin? Faḋb é seo nár ḟéadas féin a réiḋteaċ; agus, uime sin, ċuireas fá ḃráġaid an Ċumainn í. Ó ċoṁairliġeadar dom a gcoiṁleaġaḋ, is aṁlaiḋ do cló-ḃuaileaḋ iad agus réiltín (*) roiṁ gaċ focal atá le fáġáil i scríḃinniḃ an úġdair.

Aon ḃeaċtaire, ná aoinne eile dá ndeárn tagairt dom obair, ní cuiṁin liom aoinne aca fiú féin ag tagairt do na nótaiḃ do ċuir me leis an dtéics. Tairis sin, áṁ, is díoḃ féin agus den dinnseanċas is mó fuair mé de ḋuaḋ. A fiaḋnaise seo ar 'Féile na Stoc', (II. 12); ar 'Saṁain' (II. 45); ar 'duḃluacair' (II. 54); ar 'Fionn' (II. 80): ar

'amadán Abráin' (II. 128); ar 'oirfideaċ' (II. 130), agus ar na céadtaiḃ eile. Go deiṁin féin ní h-annaṁ seaċtṁain ḋian-taiġḋṫe taoḃ ṫiar de nóta trí ḃfocal. Gné eile nótaí do ċuir orm nuaċtáin na ré úd do ṫúr, is iad na nótaí staire nár ṁór liom cur leis an dtéisc: cuir i gcás an ċioturraing uaṫḃásaċ tárla i gCallainn féin, lá 'le Stiopán áirite, ag eaglais na n-Aiġistíneaċ: an 'coimeasgar' tárla idir na piléiriḃ agus na daoiniḃ ag Caisleán an Loċa (II. 30): loisgeaḋ 'Cill-an-Easbuig' in Eaḃrac Ṡasana (II. 106): an óráid ṫug rí Ṡasana an 5aḋ lá d'Ḟeaḃra, 1829: cioturrainge do ḃaineaḋ le toḃaċ 'liaṫróid mḃealtaine' (II. 148): 'teilgeaḋ díse ċum báis agus triúir eile cum loingis sior' (II. 188); agus a lán eile naċ iad.

AR an dtaoḃ eile ḋe, an ċuid dem obair is mó do ṁoladar na beaċtaiḋṫe, sé sin, iontóḋ Saics-ḃéarla an ṗróis, sí an ċuid is luġa ḋí do ċosain dom. Óir, go díreaċ mar do ċuireas ċum na gclódóirí an t-iontóḋ céadna, agus mar atá sé fá ċló anois, is mar sin do sgríoḃas roṁam, den ċéad iarraċt, agus 'currente calamo' é; i rioċt gur annaṁ ar fad ċeartuiġeas fiú focail de ó ṫús go deireaḋ. Ní naċ iongna, níor éiriġ ċoṁ h-éasgaiḋ sin liom i gcúrsaiḃ na filiḋeaċta d'iontóḋ, agus i dtaoḃ roinnte áirite ḋe, ní mó ná leaṫṡásta mé.



# Impression

## Liam Gógan do ċeap



Ḃí an teampall lán de ḋaoiniḃ
De roġa is toġa na ndream
Aċt ṁotuiġeas fársta im' ṫimċeall
An scaoṫ naċ daonna ann—
Agus ḃí an ċóṁra suíḋte
Is an brataċ uirṫi anuas
Is sagart duḃaċ ag guiḋeaċtain
Ar altóir lán de ġruaim

Ḃí toscairí na gcríoċ ann
Is uaċtaráin na stát,
Ḃí uaisle bailte cinn ann
Is teaċtairí ón Ṗáp'—
Aċt do scread laistiar na glórṫa—
Do ċriṫ an sluaġ go léir—
"Is í Éire tá dá tórraṁ
Is ní fuilngeoċar é!"
Do baineaḋ clár den ċóṁrainn
Is nuair hosclaḋ í, mo lom!
B'eaḋ connactas i gcóṁad ann
Corp seana-ṁná gan ceann!
. . . . . .

Is dá ṁéid í luisne gréine
Is gléiḋeaċt na gcoinneall mbuiḋe
Is olla-ċóṁaċt na dtréin-ḟear,
An flústar is an poimp
Ḋein tuamba dona déarṁar
Den ḃaislic úd de ṗlimp.

# Turus i dTraen

## Tórna do ċeap



Do-ġénam taisteal i dtraen,
blaisfeam d'aoiḃneas an iarnraein,
ticéad go dána i gcruḃ ċáiġ
is mála duḃ 'na ḋeasláiṁ.

Dol ar bord, buiḋean le greann,
suiḋe i gceart cúl le hinneall,
reic ar scéalaiḃ as gaċ sceóiġ,
is féġain tríd an bfuinneóiġ.

Léiġtear caoilfead: "cáċ isteaċ!"
fead árd ón inneall cluintear;
do-ní cnead is puṫ is puṫ,
do-ní fead is sruṫ snag puṫ.

Croṫaḋ láṁ, luas ar an ṗort,
slán agus brosnaḋ beannoċt;
scaraid na scoṫa re a searc;
na roṫa gaḃaid gluaiseaċt.

Lomaḋ baiteas, bualaḋ bas,
luascaḋ ciarsúr, clóḋ solus;
sceinnid an claḋ céiḃe tart,
car le géire san ġluasaċt.

Cáċ re reaḃraḋ dá roġain:
dream re cluiċe ar ċártaḋaiḃ,
beirt ag féaġaḋ fonn fa ar,
is drong ag léaġaḋ leaḃar.

Fóir re coṁráḋ, cuain re tost,
gasraḋ fa ṫuirse ṫromrosc;
mear tar maġ ar eitiḃ dúnn,
tal ar eitil 's ar élúḋ.

Stad ag stáisiún tamall gearr,
an tuirse atá ar an inneall?
ag súd siobal as arís,
fiogar do clas 'na gcluinmís.

Triall fá'n maġ, mire agus preab,
foṫrom don dul fá ḋroiċead,
talaṁ céideaḋ, coill is druim
is croinn ag séideaḋ seaċainn.

Tuilleaḋ luasa is léire linn,
gaoṫ Ṁárta do ṁuin sceiṁill,
cú ḟiaḋaiġ nó míol moiġe,
má's fíor, d'iarraiḋ iomluiġe.

Tig maoluġaḋ obann oirnn:
cáċ ar bior, brostaḋ, roṫairm,
cuardaċ trealtaṁ tall 's a bfus,
glam is searraḋ is suḃċas.

Slán beo, agus beannaċt fa naoi;
sciṫ sinn féin, fagam tacsaoi;
ón dúil san ḃiaḋ ċóir ċuir,
dom ḋóiġ, do ṁian méadoiġe.
D.o.ġ.é.n.a.m.

# Teastuiġeann Léirṁeastóireaċt Uainn

## R. Ó Faraċáin dá ṡuiḋeaṁ

•

Tá iarraċt tréan dá ṫabairt le'n ár linn ar litriḋeaċt nua-Ġaeḋilge do ṡaoṫrú. Tá gaċ aon tsórt constaice sa tsliġe orta-san atá ag gabáil don obair, agus b'ḟéidir naċ measa ceann ar biṫ díoḃ ná iad a ḃeiṫ ar ḃeagán coṁairle. Crann go ḃfuil a ṗréaṁaċa i ḃfad i dtalaṁ, agus nár stoṫaḋ a talaṁ riaṁ iad, teastuiġeann uaiḋ go mbeaḋ an gáirneoir ag faire air, é ag féaċaint ċuige ná beaḋ ceal uisce riaṁ air agus go ngearrfaí agus go scoiṫfí a ċuid géag in am tráṫ. Crann gur stracaḋ na préaṁaċa a talaṁ agus gur fágaḋ aṁlaiḋ é go raiḃ an ḃeaṫa geall le caillte aige ní h-ealaḋa don gáirneoir failliġe lae do ṫabairt ann aċ ag friоṫálaṁ riaṁ is ċoiḋċe air. Tá dála an ċrainn deiriḋ seo ar litriḋeaċt na Gaeḋilge agus is é príoṁġáirneoir a ṫeastuiġeann uaiṫe an léirṁeastóir, fear na coṁairle, fear cáinte is molta, fear déanta comórtais is treora.

Sar a dtéiġimíd ag maċtnaṁ ar an dtaoḃ san den scéal cuiṁniġimís ar ṫaoḃ eile. Tátar ag gearán le tamall faoi a riġneas a ḃítear ag foillsiú leaḃar Gaeḋilge. Tá uġdair ann go raiḃ orta fanaċt sé bliana ón lá a ċuireadar a saoṫar ó láiṁ sara ḃfeacadar ag an bpobal é. Níl an scéal mar ba ċóir fós, aċ tá feaḃas éigin air. Tá an Gúm á ṁaoiḋeaṁ go ḃfuil breis agus seaċtṁó leaḃar dá ḃfoillsiú acu in agaiḋ na bliana. Sin cloċ-ṁíle sroiste againn. Aċ fágann sé faḋb eile le réiḋteaċ ná raiḃ ag glaoḋaċ ċoṁ dian orainn an uair a ḃí leaḃair tearc. Má cuirtear na leaḃair amaċ agus gan aċ an ċaolċuid den ṗobal Gaeḋealaċ ag cur suime ionta cé'n tairḃe é? An tsliġe a ḃfuil an scéal fé láṫair is gaiscíḋeaċ, nó dá ndéarfainn é, is sagas naoiṁ, an tuġdar tréiṫeaċ a ṡéanann margaḋ fairsing an Ḃéarla, an t-airgead, an onóir, an tuiscint, an muintearas agus eile is féidir a ḃaint amaċ le saoṫar maiṫ Béarla, agus a ċlaoiḋeann le Gaeḋilg. Mara ḃfagaiḋ sé de luaċ saoṫair aċ tost is failliġe cad is fiú ḋó an íoḋbairt? Cad is fiú don Ġaeḋilg é dá ḋéanaṁ? Naċ boiċte-de an náisiún i gcoiṫċinne é do ċeapaḋ leaḃar i nGaeḋilg mara léiġtear iad? Léiġfeaḋ dream beag éigin i mBéarla iad.

Tá aiṫne agam ar uġdair do ċaiṫ éirim mór is dúṫraċt le leaḃra den ċéad riṫ do scríoḃaḋ agus nár ceannuiġeaḋ trí ċéad cóip d'aon ċeann aca. Uġdair do ċeap a gcéad-aisti i nGaeḋilg agus do ċas ar an mBéarla le lagṁisneaċ nuair ḃorr an ċéad leaḃar na mbroinn. Duine

eile a ċuir dá leabar ó láiṁ i nGaeḋilg agus gur taiḃḃsiġeaḋ do gur professional suicide gurḃ eaḋ scríobaḋ i nGaeḋilg. Máṫair ċloinne ní ṡásóċaḋ an saoġal í gan na comarsain ag molaḋ na rudaí beaga. Ní taise don aos ealaḋan. Bíoḋ se na laige nó na ṫreise, ní mór dóiḃ suim dá cur ina noibreaċa. An gnáṫduine díoḃ ní mór do pinginní ḟáġáil coṁ maiṫ.

Fóill ar do ṗeann, a ḋuine ṁacánta, adeirir, ná feicimíd leabair á ḃfógairt ar gaċ aon ṗáipéar agus iriseán sa tír? Admuiġim ḃíoḋg an Gúm le déannaiġe agus ṫosnuig ar roinnt stocaireaċta. Níl sí gan clisteaċt éigin do ḃeiṫ innte coṁ maiṫ. Ar nDóiġ d'ḟéadfaí feaḃas a ċur uirṫe, aċ níl sí gan éifeaċt ar fad. Seaḋ, aċ ar éistis riaṁ le daoine go ḃfuil taiṫiġe acu ar leaḃair d'ḟoillsiú nó do ḋíol agus iad ag tráċt ar cad is fiú fógraiḋ-eaċt gan taca? Táid ar aon tuairim faoi, agus isé deirid ná ceannuiġtear leaḃra de ḃarr fógraí mara ḃfuil mórán eile neiṫe ag caḃrú leis na fógraí. Siad na neiṫe san ná: tráċt na dtréiṁseaċán ar na leaḃair, daoine ḃeiṫ ag caint eatorṫa féin orṫa, daoine móra táḃaċtaċa do ḃeiṫ ag tagairt go poiblíḋe dóiḃ, na leaḃarlanna do ṫosnú go luaṫ ar a gceannaċ, siopadóirí do ġríosaḋ an ṗobail ċuige agus mar sin de. Ní ar aon taca díoḃ-so do ṫarraigiġeas scéal aċ aṁáin ar ṫaca na dtréiṁ-seaċán, nó baḋ ċruinne a ráḋ, ar ṫaca na meastóireaċta.

Agus ní mar ṫaca do ḋíol an leaḃair aṁáin do ċuiṁniġeas ar ṁeastóir-eaċt. Taca do ċeapaḋ an leaḃair iseaḋ leis í. Cé'n ċuid den ṁeas-tóireaċt a ḃíonn le faġáil ag na h-ugdair Gaeḋilge?

Tá trí nuaċtáin i mBaile Áṫa Cliaṫ go nDeintear scrúdú ar leaḃair Gaeḋilge go féilteaṁail ionnta. Leagtar, abair, míle focal sa ċoic-ṫiġeas i leaṫtaoiḃ do leaḃra Gaeḋilge ar gaċ ceann díoḃ. Is dóċa go ḃfuil ċúig ṁíle focal san aċar ċéadna le faġáil i nuaċtáin proiḃinseaċa. Foṫ-ṗáipéar seaċtanaṁail, foṫṁíosaċán, ráiṫeaċán nó ḋó. Leaṫanaċ nó ḋó ar gaċ ceann acu. Trí leaḃair sa ċoicṫiġeas, sé cinn sa ṁí, oċt gcinn-déag san ráiṫe, sin é mar cuirtear amaċ iad, ar an áireaṁ is caoile. (Ní h-eol dom go beaċt cé na tráṫa a ċaiṫid luċt an radio orṫa, aċ ní ṫugaid ós cionn leaṫuair sa tseaċt-ṁain dóiḃ. Deintear staidéar ar ḃeagán leaḃar sna scoileanna agus ins na h-Ollscoileana, aċ leaḃra go ḃfuil a gclú tairricṫe iad san, agus ní ċloisid na h-uġdair an toṁas a deintear orṫa. Sin é an méid agus a ḟios ag an Rí gur suaraċ le ráḋ é.

Má ṫéiġimíd ag fiafruiġe cad is fiú an méid sin féin i gcúrsaí éifeaċta agus tuigseana caiṫfear a ḟreagairt naċ fiú puinn. Cuid de na léir-ṁeastóirí agus ní h-eol dóiḃ a gceárd. Tá duine aṁáin ann agus is scannal ag an bpobal a leiṁe is ṫráċtann ar leaḃra; is léir ná tuigfiḋ sé go dtéiġiḋ fé ċré cad is scríoḃnóireaċt ann. An ṁórċuid agus ní ḃíonn aga ná spás acu ċun breiṫ ṫáḃaċtaċ a ṫaḃairt uaṫa, agus ar éigin a b'acfuinn dóiḃ é ar an gcúiteam a ġeiḃid—nó ná faġaid.

Rudaí eile ná feicfeá ċoiḋċe. Iarraċt ṁaiṫ ṁór ar ṡaoṫar uġdair aṁáin, nó dream úġdar, do ṁeas ina iomláine. Comórtaisí idir uġdair a ṁaireann agus sean-uġdair, idir uġdair Gaeḋilge agus uġdair ċoigcríċe. Aistí ar ḃuaintréiṫe

litearḋa Gaeḋilge go ḃfuil úire ionnta. Treoir ar ġnéiṫe litearḋa atá in easnaṁ ar an nGaeḋilg. Conspóidí faoi ċeisteanna céirde agus stíle agus deilbe. Cunntaisí eolgaiseaċa ar ġluaiseaċtí suimeaṁla i gcéin. Caint ar ṁianaċ i saoġal agus i seanċas Éireann nár riaraḋ fós é. Tráċt ag ughdair ċleaċtuiġṫe ar an dtaiṫiġe a fuaireadar féin, ar a mbuaḋa agus ar a meon litearḋa féin. Tráċt ar ealaḋain eile, agus ar an ealaḋain féin i gcoitċinne.

Nuair a ḃeiḋ a leiṫéidí ag gluaiseaċt ċugainn go tiuġ féadfaimíd a ráḋ go ḃfuil litriḋeaċt ag fás ċugainn. Nó b'ḟéidir gur córa a ráḋ naċ a gan ḟios dúinn a ḃeaḋ litriḋeaċt ag fás ċugainn. Mar tá, ċeana féin, leaḃair dá gceapaḋ in a ḃfuil briġ agus taṫaċ, ar a ḃfuil rian foġluma agus beo-acfuinne ċun ceapadóireaċta. Níltear i dtaoḃ le deag-Ġaeḋilg ċun gean a ṁúscailt do scríḃinní. Tá scata leaḃar inspéise deaġ-ċúmṫa deiġscríoḃṫa curṫa ó láiṁ agus ó inneal le blianta beaga anuas. Leaḃair a léiġfeá ċóṁ réiḋṫoilṫeannaċ agus a léiġfeá ceann de na Penguins iongantaċa úd a ċítear i ngaċ poll is ball sa tír anois. **Mar ċonnac-sa Éire** cuirim i gcás, nó **An Grá is An Ġruaim, Parnell, Lá is Oiḋċe, Eoġan Ruaḋ Ó Néill, Mise agus an Connraḋ, Tailc Tréanṁór an Ríḃéar, Cuṁaċt na Cinneaṁna**, léiġfeaḋ an gnáṫduine iad-san gan col, gan duaḋ, aċ Gaeḋilg ċuibsaċ do ḃeiṫ aige, nós léiġṫe na Gaeḋilge do ḃuanú ann, agus a ḟios do ċur ina ḃaile air go ḃfuilid ar fáġáil agus gur leaḃair don ċoitċiantaċt iad.

Deiṁneoċad an méid sin díḃ. Tá dream iomadaṁail go leor de ḋaoine meaḋonaosta ann do ṫug téarma dá n-óige ag neartú go dásaċtaċ le Gaeḋealaċas. Pósadar, tá cúram tiġe is cloinne anois orta, tá laeṫe liaṫa buailte leo, tá dúil sa ċompórd acu agus isé is áil leo i ndeire an lae ṫiar a gcuid slipéirí do ḃuaileaḋ um a gcosa, a bpíp a ḋeargaḋ agus éisteaċt leis an radio nó leaḃar do léiġeaṁ. Ní ḃfaġaid de ḃriġ ionta féin anois balcaisí galánta a ḟáisceaḋ umpa, a ribí scáinte a ṡlíocaḋ siar is a gcnáṁa scoitċríonna do ċlipeaḋ ag dul ag éisteaċt le léiġeaċtaí is ag iarraiḋ eolais ar "an ngluaiseaċt." Fearr leo sóġ an teinteáin ná bráca an ḃus is brú na h-aṁarclainne. Suim acu fós áṁ, i gcúrsaí na teangan, is bród acu as a gcuireadar féin de ṡíol, agus fiosraċt orta faoi cén fóġṁar a éiriġ ó'n iṫir ó ṡin. Gríosaḋ éigin de ṡíor dá fáġáil acu ón aos scoile. An mbítear ag séideaḋ ar an ngríosaiġ san mar d'ḟéadfaí é? An mbítear ag faire i gcoṁnuiḋe go ḃfaġaid-siúd gaċ eolas is spreagaḋ is bréagaḋ a ċuirfeaḋ iad ag ceannaċ is ag léiġeaṁ na leaḃar Gaeḋilge? Cuiṁnimís ar na seifteanna ioṁḋa is ar na fearraistí fóirleaṫadaṁla a gaḃaid coiṁṫiġ ċúca ċun líon na léiġṫeoirí do ṡíorċur i méid. Billeóga is leaḃráin dá gcur amaċ in aisge ag na foillsiṫeoirí ag fóġairt a ḃfoillsiúċán roiṁ ré; cearcláin is cártaí-puist (ar a ḃfuil faisnéis gan ċlúid le feiscint ag gaċ aoinne dá mbíonn an cárta idir láṁaiḃ acu) dá seolaḋ go féilteaṁail ċuig dreamanna toġṫa; cártaí-órduiṫe dá sáṫaḋ isteaċ i leaḃair agus i dtréiṁseaċáin; finnscéalta agus beaṫaisnéisí fé aṫċló ina mblúiri i nuaċtáin; aonaiġ-leaḃar ins na caṫraċa; leaḃar-ċumainn go ḃfaġaid na baill na leaḃair ar beag iaca—níl áireaṁ orta. Aoinne a ċuireann spéis fé leiṫ sa ġnó tugaḋ sé leis The Truth

about Publishing do scríoḃ Stanley Unwin agus é léiġeaṁ. Leaṫfaiḋ a ḋá ṡúil air, go mór-ṁór nuair ḟeicfiḋ sé cé mar tá éiriġṫe leis na Gearmánaiġ sa ċúrsa.

Cinnte, is tír ḃeag ḃoċt Éire. Cinnte, ċoṁ maiṫ, naċ líonṁar iad luċt Gaeḋilge. Cinnte, an tríoṁaḋ h-uair, ná fuil nós againn leaḃair do ċeannaċ agus iad le fáġáil in aisce ón leaḃarlainn. Tuigimíd na cinntí sin go léir. Ní ḟéadfaḋ coiste Aristotlí Gaeḋilgeoirí uile na h-Éireann do ċur ag díscíú na siopa-leaḃar agus gliocas an Ġoḃáin Ṡaoir do ċur le stuaim an tsean Ġréagaiġ acu. Aċ d'ḟéadfaí breis mór léiġ-ṫeoirí do ḋéanaṁ aċ leorṫuiscint do ċaiṫeaṁ leis. Ní h-eol gur caiṫeaḋ a leaṫleor fós leis.

Conus is féidir an scéal d'ḟeaḃsú i láṫair na h-uaire? Ní ḟéaċfad le freagra iomlán do ṫaḃairt ar an gceist. Dá ḃféaċainn, níor ṁór dom an Gúm do ṁionscrúdú ó ḃonn, áireaṁ a ḋéanaṁ ar a ḃfuil de ḃaill-oibre ann agus ar a ḃfuil de ḃaill riaċtanaċa ar iarraiḋ air. Ċaitfinn dul ag maċtnaṁ ar an Roinn gur cuid ḃeag ḃaoṫ dí í; ar Roinn an Airgid atá ina scáil duḃ múċta anuas air; ar Oifig an tSoláṫair a ṫugann aire do na "Gaelic Readers" a ṫaḃairt amaċ i dteannta le Bluebooks is Aċtanna an Oireaċtais, is Tuarascḃála Coimisiún. Taḃarfad aga ċun maċt-naiṁ dom féin sar a dtéiġead i gcionn an scrúdúċáin sin. Aċ cad eile a ṫeastuiġeann uainn?

Seo iad, im ṫuairimise, na neiṫe is mó a ṫeastuiġeann: páipéar seaċ-tanaṁail a mbeaḋ méid an Sunday Independent ann; míosaċán litearḋa ná beaḋ fé ḃun céad leaṫanaċ téx ann; breis spáis agus ama ag nuaċtáin agus radio, leaḃarċumann mór groiḋe de ḋaoine a ḃeaḋ sásta áiriṫe éigin leaḃar do ċeannaċ gaċ aon ṁí go ceann bliana—cead acu deiṁniú eile a ṫaḃairt nó a eiteaċ i ndeire gaċa bliana. Sin agus coiste buan tseasṁaċ de ḋaoine a ḃíonn i dtreo leaḃar agus a ṫaḃarfaḋ gaċ sagas coṁairle do luċt foillsiġṫe agus luċt díolta leaḃar.

D'ḟéadfainn an scéal do ċur i ḃfaid agus sliġṫe a ṁolaḋ nar ḃféidir na riaċtanaisí do ḟreastal. Aċ, ní mise do ċuiṁnig i dtosaċ ar gaċ ceann de na coṁairleaċa seo, agus na daoine do ċuiṁnig orṫa is clos dom iarraċtaí do ḃeiṫ dá dtaḃairt acu ar ċuid acu a ċur ċun cinn. B'ḟearr mar sin leigint leo go ceann scaṫaiṁ agus Raṫ Dé do ġuiḋe ar a saoṫar.

# Litríḋeaċt Nua-Aimsearḋa a Ṡoláṫar

## Dóṁnall Ó Corcorḋa do scríoḃ *

•

“Níor ṫeastuiġ uaim,” aduḃairt an Corcarḋaċ, “aċ cur i gcoinniḃ na dtuairimí a ḃíonn ag an aos óg i dtaoḃ filíoċt na Gaeḋilge.” Aċ ní iarraċt gan sinnsir an léiġeaċt so. (Nárab iarraċt gan oiġre aċ oiread í!) Is tréan do ċuir an t-úġdar breaġ so coṁrac ċeana ar ḋaoine gan tuiscint do ċeap ná raiḃ de ḋíṫ ar litríḋeaċt na Gaeḋilge aċ í ṡnaḋmaḋ le nua-aimsearḋaċt.

Nuair ḋein Cromwell na Gaeḋil agus na Gall-Ġaeḋil do ḋíbirt go Connaċtaiḃ, d'árduiġ file dárḃ' ainm Feardorċa Ó Mealláin láṁ agus glór ós a gcionn, agus aduḃairt:

In ainm an Aṫar go mbuaiḋ,
In ainm an Ṁic a fuair an ṗian,
In ainm an Spioraid Naoiṁ le neirt,
Muire is a Mac linn ag triall.

Sompla é sin ar rud a tuigtear díḃ go léir: nár ċuir an náisiún so Gaeḋeal an cor ba luġa ḋe riaṁ nár ceapaḋ dán nú aṁrán ina ṫaoiḃ. An té gur mian leis stair an náisiúin do ṫuigsint, ní mór do an litríḋeaċt d'inḟiúċaḋ: an té gurb áil leis an litríḋeaċt do ṫuigsint, ní mór do taiġde sa stair. Agus, ó's aṁlaiḋ atá, níorḃ féidir don filiḋeaċt gan nua-aimsearḋaċt do ḃeiṫ riaṁ innte. Tá sí i gcainnt Uí Ṁeallláin ṫuas.

Is fiú, máseaḋ, éisteaċt leo súd a ḃíonn ag taṫant ar scríoḃnóirí Gaeḋilge talaṁ nua do ḃriseaḋ, más mar ġeall ar nua-aimsearḋaċt do ḃeiṫ riaṁ i litríḋeaċt na Gaeḋilge a ṫeastuiġeann sé uaṫa.

Aċ má's cuma leo caḋ a ḃí nú caḋ ná raiḃ riaṁ innte, aċ go mbeaḋ nua-aimsearḋaċt innte feasta—sin scéal eile. Baḋ ḋóiġ leat orṫa gurb ionann nua-aimsearḋaċt do ṫaḃairt isteaċ sa litríḋeaċt agus ball nua troscáin do ṡáṫaḋ isteaċ imeasc a ḃfuil ċeana sa ṗárlús. Aċ cuir i gcás gur beo do sna sean-ḃaill agus naċ taise do sna baill nua? Sin é agaiḃ bun na haiste seo. Tuigimíd go léir náċ mór nua-aimsearḋaċt a ḃeiṫ i litríḋeaċt na Gaeḋilge, aċ músclann an aigne san ceisteanna eile ná freagroċtar gan maċtnaṁ.

Tá so de ḋeifríḋeaċt idir cás Ḟeardorċa Uí Ṁeallláin agus cás na scríoḃnóirí so againne: an t-aḋḃar

* Ar na ġiorrú as léiġeaċt d'aiṫris sé ós coṁair Ċumann Gaeḋealaċ na Stáit-Ṡeirbíse.

nua a ṫug seisean isteaċ sa litríḋeaċt, ní ḟaca sé riarṫa ċeana i litríḋeaċt eile é; an t-aḋḃar nua is mian leo-so a ṫaḃairt isteaċ, tá taiṫiġe acu air i litríḋeaċt eile, litríḋeaċt an Ḃéarla de ġnáṫ. Sin deifríḋeaċt ana-ṁór. Ċun go dtuigfí sin a ceapaḋ an aiste seo.

Talaṁ nua do ḃriseaḋ, ní hindiu ná indé do tosnuiġeaḋ ar an ndíospóireaċt san. Ḃí sí ar siuḃal go rábaċ tr'oċa bliain ó ṡoin.

B'é aḋḃar an aiġnis an uair úd: cad is aḋḃar ceart litríḋeaċta dúinn i láṫair na h-uaire? Dar le Pádraig Ó Séaġḋa tug na cainnteoirí dúṫċais slaċt agus deiseaċt ċainnte leo aċ ag na macaiḃ léiġinn b'eaḋ ġeiḃtí smaointe agus éirim ḃreaġ! Ḃuel, dar liom-sa ḃí loċt ba ṁó ná droċ-Ġaeḋilg ar ṡaoṫar na mac léiġinn; agus ḃí loċt ba ṁó ná easba smaointe ar ṡaoṫar na gcainnteoirí dúṫċais. An bunús céadna do ḃí leis an dá loċt. Tagaimís níos coṁgaraiġe don dá loċt.

Rud cruinn **Séadna**: bunús béaloideasa leis, aondaċt ann, oiread de "teas" ó ṗearsantaċt an ughdair ann agus is gáḋ i scéal ċoṁ simpliḋe. Scéal eile **Niaṁ**. An fíor a ráḋ naċ mó de ḃlas a ġeoḃtaí air, filiḋeaċt na Gaeḋilge do ḃeiṫ léiġte ag duine? Má 'seaḋ, an dána uaim a ráḋ ní fuil sa scéal ar fad aċ ḃotún? Tá dul an Ḃéarla ar gaċ rud ann aċ ar an gcaint aṁáin. Sin é fé ndear é ḃeiṫ leaṁ. Ṫréig an t-ughdar na **nótaí** ba ḋual do litríḋeaċt na Gaeḋilge, agus sin é an loċt is dóiċiġe a ḃeaḋ air dá mba ṁac-léiġinn a ċumfaḋ é.

TARÉIS an tsaoġail tá gáḋ againn le léirṁeastóirí a léireoċaḋ dúinn, ina gceann is ina gceann, na nótaí is dual do litríḋeaċt na Gaeḋilge, agus giotaí a ḃeiṫ ar ḃarr a dteangan acu ċun iad a ċur aḃaile orainn. Ní h-eól dom gur deineaḋ an obair riaċtanaċ so fós, rud a ḟágann ná tuigimíd a ḟaid atá litríḋeaċt an Ḃéarla agus litríḋeaċt na Gaeḋilge ó ċéile. Agus iad-san is luġa a ṫuigeann gur gáḋ san is iad is mó gleo faoi ṫalaṁ nua do ḃriseaḋ. Ba ċeart go mb'aḋḃar teagaisc dúinn **Niaṁ**.

Treise dúṫċas ná oileaṁaint. Seaḋ, aċ is treise oileaṁaint i gcúrsaí oileaṁna. An té ná fuil staidéar déanta aige aċ ar litríḋeaċt aon teangan, ní ḃíonn aige, nuair ċuireann sé ċun litríḋeaċt teangan eile do ṁeas, aċ toise aṁáin ṁeastúċáin. Ní fios do a ṁalairt a ḃeiṫ ann. Ní fios do náċ féidir litríḋeaċt do ṁeas i gceart aċ do réir an ċaiġdeáin a ḃaineann léi féin. Caiġdeán an Ḃéarla is minicíġe úsáideann an mac-léiġinn ċun litríḋeaċt na Gaeḋilge do ṁeas, agus níl ceann is measa ċuige-sin, toisc neaṁċosaṁlaċt an dá litríḋeaċt.

Ní h-aṁlaiḋ a ḃaineann an mac-léiġinn amaċ do féin na nótaí is dual don litríḋeaċt Gallda. Is aṁlaiḋ a múintear do taitneaṁ do ṫaḃairt dóiḃ, agus ní múintear do taitneaṁ do ṫaḃairt do nótaí éagsaṁla i litríḋeaċt eile. Ní h-iongna go dtugann sé filiḋeaċt gan ṁaiṫ ar ḟiliḋeaċt ná fagann sé innte an sagas deiseaċta a noċtaḋ do i ḃfiliḋeaċt Tennyson agus Keats agus Shelley agus Milton. Cainnt mar seo in ár ndiaiḋ, b'ḟéidir go mb'oscailt súl do í dá gcuirtí fé'n a ḃráġaid í:

> Russian poetry does not only cling close to the solid earth, but is based on and saturated with sound common sense, with a curious matter-of-fact quality. And this common sense which the greatest Russian poet, Pushkin, is so thoroughly impregnated with, is as foreign to German Scharmerei as it is to French rhetoric or the imaginative exuberance of England. . . . What the Russian poets did . . .

was to extract poetry from the daily life they saw about them, and to express it in forms of incomparable beauty.

Is beag focal de'n méid sin ag Maurice Baring ná h-oirfeaḋ do litriḋeaċt na Gaeḋilge; is beag focal ann a oireann do litriḋeaċt an Ḃéarla.

Do réir deallraiṁ, is féidir le Gréagaiġ agus Rúisiġ agus Béarlóirí litriḋeaċt ar feaḃas do ċeapaḋ gan a **nótaí** do ṁalartú. Cad is gáḋ, mar sin, do litriḋeaċt na Gaeḋilge a cuid sin do ċur ar ceal?

Is dóiġ le daoine áiriṫe go mbeaḋ nua-aimsearḋaċt sa litriḋeaċt againn aċ áḋḃar nua-aimsearḋa do ṡoláṫar. Do tugaḋ molaḋ do **Niaṁ** agus d'úir-scéalta eile toisc talaṁ nua do ḃeiṫ briste ionnta ag luċt a scríoḃṫa. Aċ an féidir a ráḋ le fírinne gur ċéim-suas don litriḋeaċt aṫrú mar sin do ṫeaċt uirṫe, aṫrú gur bun do cean-nótaí na litriḋeaċta do ċur ar seal? Tá so le foglaim as na h-úir-scéalta san, naċ í ceist an áḋḃair is mó tábaċt aċ an ċeist seo; cia'cu is córa, an t-áḋḃar nua do ċur smaċta ar ṡean-nótaí na litriḋeaċta, nó na sean-nótaí do ċur smaċta ar an nua-áḋḃar?

Tá tábaċt na nótaí seo dá ṡuiḋeaṁ agam ó ṫús na h-aiste seo. Ċun go dtuigfí a dtábaċt níos cruinne, déanfad cur-síos gairid orṫa.

Ní h-ionann nótaí litriḋeaċta agus cáiliḋeaċt litriḋeaċta. Coṁ-oibriú na nótaí a ġeineann an ċáiliḋeaċt. Is ionann cáiliḋeaċt ag litriḋeaċt agus pearsantaċt ag duine. Gaḃann mórán nótaí le litriḋeaċt fé mar a ġaḃann mórán tréiṫe le duine. Nótaí bunús deifriḋeaċta idir litriḋeaċt agus litriḋeaċt eile, agus ní smaointe ná tuairimí. Dá leaḃar sa litriḋeaċt ċéadna a mbeaḋ na tuairimí ionnta bun ós cionn le ċéile, baḋ coṁ-náisiúnta dóiḃ aċ nótaí na litriḋeaċta do ḃeiṫ ionnta araon.

Nóta an dúṫċais agus nóta na déine: sin dá nóta is treise go mór i litriḋeaċt na Gaeḋilge ná i litriḋeaċt an Ḃéarla. Geoḃtar i ngaċ litriḋeaċt iad aċ tá oll-ċoṁaċt acu sa Gaeḋilg.

An dúṫċas .i. homeliness, native quality, príoṁ-nóta an ḃéaloideasa. Ċuirfeaḋ sé masmus ar Lady Clara Vere de Vere. Tá sé go tiuġ ag Burns; tá sé ar ceal ag Shelley; tá sé ag gaċ file Gaeḋilge riaṁ, ag Sancho Panza, ag Bully Bottom, aċ is é an Gobán Saor an rí orṫa go léir. Aċ tá taoḃ leis naċ greannṁaireaċt. I dteist ar sin, féaċ go ḃfuil sé coṁ tréan ins na dánta diaḋa agus atá ins na h-aṁráin óil agus spóirt. Adeir Aoḋ Mac Aingil:

Do-ġéan seirḃís do Ḋia a ḃos,
Faire go moċ a's go mall,
Gaḋair na mbuaċaill ón tsliaḃ
Buailfeaḋ ón triaṫ atá fann.

An déine: nóta an ṁoṫúċáin, moṫú ná fuil bog. Cainnt lom, díreaċ a gaḃann leis, a ṡroiċeann ceartlár an ċroiḋe. Tá dlúṫḃaint aige leis an mḃás:

Dar le h-Aongus Ó Dálaiġ beiḋ, san uaiġ
Trí greamanna id ḃeol
. . . . . . .
Fuil, is cruiṁ is cré.

King Lear agus Cordelia marḃ ina baclainn aige:

Why should a dog, a rat, a horse have life
And thou no breath at all?

Aċ tá an nóta gann go leor sa Ḃéarla: ní ġaḃann sé le imaginative exuberance. Tá sé ar feaḃas

ag Dante. Nóta é a ṡéanann órnáiḋeaċas. Tá dlúṫḃaint ag an dá nóta san le ċéile, dá ṫréine ar ċeann acu seaḋ is tréine ar an gceann eile: dá laige ceann acu seaḋ is laige an ceann eile.

Gaḃann an dá nóta san freisin go binn le nóta coṁaċtaċ na Críostaiḋeaċta. Cuirtear **Dánta Gráḋa** i gcomórtas le cnuasaċ d'aṁráin ġráḋa a cumaḋ ṫall, agus tuigfear a ḟairsinge atá an nóta i nGaeḋilg.

Tá a lán nótaí eile ann, agus, gan dabt, gaḃaid go léir le ċéile, de ḃríġ gur toraḋ aigne aṁáin iad, aigne Gaeḋeal. Is é buaḋ a ṫugaid na nótaí seo d'ugdar, gur féidir leis caint oireaṁnaċ do ṡoláṫar do ċroiḋe an duine, gaċ cor dá gcuireann sé ḋe. An neiṫeaṁlaċt—an tsubstaint—a ġeiḃmíd i gcoṁnuí sa ḃfiliḋeaċt, isiad na trí nótaí seo, agus an caiṫeaṁ i ndiaiḋ na stíle a ḃí riaṁ acu fé ndear í. Neiṫeaṁlaċt, ní réadaċas, adeirim. Reality, ní realism. Neiṫeaṁlaċt gan ḃior, gan géire, an réadaċas; agus ní ḃior ná géire go stíl. Ní luġa ná mar tá bearna idir an romásaċas agus an neiṫeaṁlaċt. Ní raiḃ riaṁ romásaċas ná réadaċas againne, a ḃuiḋe le Dia.

Neiṫeaṁlaċt ḟileata, ní ṫagann sean-aois uirte. Ní ḟeicim aon rian di ar **Cailleaċ Ḃéara**; ar an ḃFianaiġeaċt ná ar na **Dánta Gráḋa**; ná ar **Eaċtra Ġiolla an Amaráin**.

Féaċ anois me
Agus m'aġaiḋ ar ḃalla
Ag seinm ċeoil
Do ṗócaiḃ folaṁ.

Ní ṫiocfaiḋ an aois air-sin go deo.

I who once in halls of state
Guerdon great received for song,
Harp amid the rain and wind
To a kind but coinless throng.

Tá sé-sin in ainm a ḃeiṫ in a aistriúċán ar rann Raifteirí, agus ḃí an tsean-aois ó ṫosaċ air. Malartuiġeaḋ neiṫeaṁlaċt an ranna ḃunaiḋ ar imaginative exuberance.

Bun agus bárr an scéil an neiṫeaṁlaċt. Tá níos mó ná náisiún aṁáin ag infiúċaḋ a litriḋeaċta d'ḟéaċaint cé'n neiṫeaṁlaċt atá innte, agus cé na neiṫe eile. Agus is beag ceann díoḃ ná fuil sásta gurb' éigin aṫrú mór a ṫeaċt ar a ċuid litriḋeaċta, ċun go n-oirfiḋ sí don tsaol atá anois ann de ḋeascaiḃ an Ċogaiḋ Ṁóir. Ní gáḋ aṫrú mar sin ar litriḋeaċt na Gaeḋilge. Níl aon easba neiṫeaṁlaċta uirte, mar nár glacaḋ riaṁ leis an Rómásaċas in Éirinn. Díoḋ a ḟiaḋnaise sin ar **An t-Oileánaċ**. Tá scríoḃnóirí Ṡasana tosnuiṫe ar ḋiúltaḋ do'n Rómásaċas, leis, Louis Mac Neice, mar ṡompla, i leaḃar nua leis i. Modern Poetry. Is follus ón leaḃar san go ḃfuil siúd agus a ċoiṁfilí ag iarraiḋ smaċt a ċur ar ṫréiṫe a litriḋeaċta a ḋ'éiriġ as an Rómásaċas agus as an réadaċas. Ag lorg neiṫeaṁlaċta atáid. Má éiriġeann leo is gairiḋe sin a ḃeiḋ litriḋeaċt an Ḃéarla don litriḋeaċt seo againne.

D'ḟéidir gurb'ait liḃ gur le filiḋeaċt is mó a ḃaineann an aiste seo, agus a ḟios ag các gur litriḋeaċt ṗróis a teastuiġeann uainn. Seaḋ; aċ na nótaí a ḃíonn sa ḃfiliḋeaċt, isiad na nótaí céadna a ḃíonn sa ṗrós, aċ iad maoluiṫe. Agus má's mian le duine eolas a ċur ar na nótaí sin, conus a ċuirfiḋ gan dul ag triall ar an ḃfiliḋeaċt. Deirim agus dearḃuiġim, an scríoḃnóir Gaeḋilge a ṫaḃarfaiḋ faillíġe sa ḃfiliḋeaċt coiḋċe, is fé anáil an Ḃéarla a ḃeiḋ sé ag obair. Sí an ḟiliḋeaċt an t-anncaire.

# Toraḋ na gComórtaisí Oireaċtas 1939 Litearḋa

1. **Gearr-scéal do ḃuaċaillí**: Tuairim 8,000 nó 9,000 focal ann. An ċéad duais £20; an dara duais £10.

   Táinig seaċt n-iarraċtaí. Níor molaḋ aon duais.

2. **Aiste**: Idir 5,000 agus 7,000 focal ann ar aon aḋḃar nua-aimsearḋa. An ċéad duais £10; an dara duais £5.

   Táinig cúig iarraċtaí.

   2aḋ Duais: Pádraig Ó Fionnġusa Baile Ṁic Ċairbre na Déise.

3. **Aṁrán máirseála**: Agus curfá i ḃfoclaiḃ leis. Fonn de'n sean-ċeól (nó de nua-ċeól) Gaeḋealaċ. An ċéad duais £5; an dara duais £2.

   Táinig dá iarraċt déag.

   1aḋ Duais: "Rosc Caṫa na Gaeḋilge" le Donnċaḋ Ó Luaṫáin, 134 Bóṫar Cinn Muiġe, Baile Áṫa Cliaṫ.

4. **Aṁrán suairc**: Curfá i ḃfoclaiḃ leis agus é oireaṁnaċ le canaḋ ag cuideaċtain nó sluaġ. Ní mór an t-aṁrán a ċeapaḋ ar fonn oireaṁnaċ den ċeol Gaeḋealaċ—ainm an fuinn a luaḋaḋ. An ċéad duais £5; an dara duais £2. (Somplaí den tsaġas atá i gceist:—

   "Ó, 'ḃean a' tiġe, cé'n ḃuaiḋirt sin ort?"

   "Mo teaġlaċ," "Come, Landlord, fill the flowing bowl.")

   Táinig naoi n-iarraċtaí déag. Níor molaḋ aon duais.

5. **Aṁrán grinn ar ċúrsa nua-aimsire**: Soláṫróċaiḋ Coiste an Oireaċtais ceol do má's gáḃaḋ é. An ċéad duais £5; an dara duais £2.

   Táinig naoi n-iarraċtaí déag.

   1aḋ Duais: "Fir Óga gan Pósaḋ," le Míċeál Ó Cuileannáin, Seana-Ċúirt, An Sciobairín, Co. Ċorcaiġe.

   2aḋ Duais: "Ainnir na gCarn-folt mBeárrṫa," le Próinsias Ó Ceallaiġ, Baile Ṁúirne, Co. Ċorcaiġe.

6. **Ballad**: Ar eaċtra éigin staireaṁail a ṫárla i nÉirinn, tuairim 48 nó 60 líne ann. An ċéad duais £5; an dara duais £2. (Aiste de ṡaġas "Caṫ Gleann Maoilúġra," "The Sack of Baltimore," "Fontenoy," "Pádraig Cro-ċúr," "Lepanto.")

   1aḋ Duais: "Cill Ṁiċíl," le Peadar Ó hAnnraċáin, 72 Bóṫar Haddington, Baile Áṫa Cliaṫ.

   2aḋ Duais: "Cos-imṫeaċt Uí Ṡúilliobáin Béarra," leis "An Suiḃneaċ Meann," Cúil Aoḋa, Baile Ṁuirne, Co. Ċorcaiġe.

7. **Iarraċt fiLiḋeaċta** (seaċas na neiṫe atá luaiḋte i gcomórtaisí 3, 4, 5 agus 6), i ḃfuirm aca so leanas:—(a) Liric; (b) Soinéid; (c) Dréaċt Drámataċ; (d) Vers Libre. An ċéad duais £5; an dara duais £2.

   Bí 29 iarraċtaí.

   1aḋ Duais: "An Peidleacán," leis "An Suiḃneaċ Meann," Cúil Aoḋa, Baile Ṁúirne, Co. Ċorcaiġe.

   2aḋ Duais: "Eaċtra an Ċapaillín Báin," le Seoirse Seártan, The Temple, Dale Street, Learpoll.

8. **Gearr-ḋráma aon-ġníoṁ**—le léiriú i dtuairim 30 go 45 neomataí. An ċéad duais £20; an dara duais £10.

   Táinig trí iarraċtaí is fiċe.

   1aḋ Duais: "An Réalt," le A.O.S.

   2aḋ Duais: "An Dealḃ," le Dáiṫí, agus Síle, Ua Grianna, 52 Sráid Bagóid Íoċt, Baile Áṫa Cliaṫ.

9. **Dráma ilġníoṁ**: An ċéad duais £30; an dara duais £15.

   Táinig naoi n-iarraċtaí.

   1aḋ Duais: "Fás agus Feoċaḋ," le Seán Ó Concuḃair, Árd Sonas, Deilginis, Co. Áṫa Cliaṫ.

   2aḋ Duais: "Giolla an Amarráin," le Séamus Ó hAoḋa, M.A., 37 Páirc Ċlarinda Toir, Dún Laoġaire.

# Ceoil

10. **Cóiriú ar aṁrán**: An té is fearr a ḋéanfaiḋ cóiriú le haġaiḋ guṫa áiriṫe (duine fásta), mar aon le tionnlacan do piano, ar aṁrán dá ḃfuil againn ċeana. An ċéad duais £4, an dara duais £2.

    Táinig dá iarraċt déag.

1aḋ Duais: "Bean na Gruaige Báine," le Míċeál Ó Baoiġill, Lṫ., Dún-Port Uí Ċoileáin i gCorcaiġ.

2aḋ Duais: Seaṫrún Pámar, The Cottage, Sliġe na Mara, Dún Laoġaire.

11. **Fonn Nua a Ċeapaḋ** agus é ċóiriú le haṁrán Gaeḋilge le haġaiḋ guta áiriṫe, mar aon le tionnlacan don pianó.

**Nóta:** Ní misde na béarsaí a ḃeiṫ nua-ḋéanta nó ar n-a ḃaint as scríbinn nó as leabar cló-ḃuailte, aċ ní foláir an ceól agus an cóiriuġaḋ a ḃeiṫ ar an nós Gaeḋealaċ. An ċéad duais £5, an dara duais £3. Táinig seaċt n-iarraċtaí.

1aḋ Duais: "Is truaġ gan mé," le Míċeál Ó Baoiġill, Lṫ., DunṖort Uí Ċoileáin, i gCorcaiġ.

2aḋ Duais: "Mo Ḃeannaċt leat, a Scríbinn," le Seosaṁ M. de Croifte, 8 Plás Risteamain, An Cnoc Aoibinn, Baile Áṫa Cliaṫ.

12. **Cóiriú Ceaṫair-Ṗáirteaċ** ar ċeiṫre cinn (dá ċeann éascaiḋ agus de ċeann mall) d'aṁráin Gaeḋilge, lá haġaiḋ fear agus ban (S.A.T.B.). Gabáil an iomláin do ṁaireaṁaint ar feaḋ deiċ neomataí ar a laiġead. An ċéad duais £12, an dara duais, £6. Táinig cúig iarraċtaí.

1aḋ Duais: E. de Regge, Ashline, Inis, Co. an Ċlár.

2aḋ Duais: Liam de Noraiḋ, Cill Úird, Co. Ċorcaiġe.

13. **Cóiriú Trí-Ṗáirteaċ** coṁ-ġotaċ ar ċeiṫre ċinn d'aṁráin Gaeḋilge. Gabáil an iomláin do ṁaireaṁaint deiċ neomataí ar a laiġead. An ċéad duais £8, an dara duais £4. Táinig seaċt n-iarraċtaí.

1aḋ Duais: Máiread Piogóid, 5 Prince Arthur Terrace, Raṫmaoinis, Baile Áṫa Cliaṫ.

2aḋ Duais: E. de Regge, Ashline, Inis, Co. an Ċláir.

14. **Cóiriú Ceaṫair-Ṗáirteaċ** (ceaṫairéad) ar dá aṁrán Gaeḋilge, le haġaiḋ gutanna fear go huile nó le haġaiḋ gutanna ban go huile. Ní foláir an ceol agus an cóiriú do ḃeiṫ ar an nós Gaeḋealaċ. An ċéad duais £8, an dara duais £4.

Táinig oċt n-iarraċtaí.

1aḋ Duais: E. de Regge, Ashline, Inis, Co an Ċláir.

2aḋ Duais: Artúr E. Weeks, 28 Sráid Washington, i gCorcaiġ.

15. **Mion-Aoinréid don Ṗianó:** Don ċnuasaċ is fearr de ċeiṫre ṁion-dréaċta ceoil a cúmfar le haġaiḋ aos foġluma pianó. Ní foláir gaċ dréaċt díob ḃeiṫ bunuiġṫe ar sean-fonn Gaeḋealaċ de'n nós dúṫċasaċ. An cnuasaċ a ḃeiṫ tuairim ar aon deacraċt le "Sonata Facile in C" (Mozart). Seinm an iomláin do ṁaireaṁaint deiċ neomataí ar a laiġead. An ċéad duais £10, an dara duais £5. Táinig ceiṫre hiarraċtaí.

1aḋ Duais: Seaṫrún Pámar, The Cottage, Sliġe na Mara, Dún Laoġaire.

2aḋ Duais: Míċeál Ó Baoiġill, Lṫ., Dún-Port Uí Ċoileáin, i gCorcaiġ.

16. **Ceól Téada:** Don té a ċumfaiḋ an sreaṫ is fearr d'fonnaiḃ Gaeḋealaċa don pianó mar aon le Téad-oirnéisí (trí cinn ar a laiġead). Ní foláir an gluaiseaċt do ḃeiṫ leanaṁnaċ, an seinm do ṁaireaṁaint deiċ neomataí ar a laiġead, agus measfar go speisialta feabas na bfonn. Ná baċtar le foinn sean-ċaitte. An ċéad duais £10, an dara duais £5. Iarraċt aṁáin a táinig.

2aḋ Duais: Seaṫrún Pámar, The Cottage, Sliġe na Mara, Dún Laoġaire.

17. **Bun-Dréaċt Ceoil:** An té is fearr a ċumfaiḋ bun-dréaċt ceoil ar an nós Gaeḋealaċ le haġaiḋ ceolfoireann (beag nó mór) ina leanfar de ġnát-fuirm áiriṫe ċeoil. An seinm do ṁaireaṁaint dá neomataí déag ar a laiġead. Ní foláir trí gluaiseaċtaí fá leiṫ do ḃeiṫ insan dréaċt. An ċéad duais £20, an dara duais £10.

Táinig dá iarraċt. Níor molaḋ aon duais.

18. **Ceolċluiċe:** An té is fearr a ċumfaiḋ ceolċuiċe a ṁairfeas uair a' ċluig ina gabáil. An téama is a déanaṁ a ḃeiṫ Gaeḋealaċ—cead do'n iomaḋtóir feiḋm a baint as aṁráin agus as fuinn Gaeḋealaċa atá ann ceana, má's áil leis é. Ní foláir an ceól a ḃeiṫ scórta le haġaiḋ pianó agus téad-oirnéisí ar a laiġead. An ċéad duais £50, an dara duais £25.

Iarraċt aṁáin a táinig.

Níor molaḋ aon duais.

# Scríḃinní

Dá mbáiḋtí an dán, a ḋaoine,
gan seanċas, gan seanlaoiḋe,
go bráṫ aċd aṫair gaċ ḟir
raċaiḋ các gan a ċluinsin.

Do ḃíoḋ in iarṁairt fada
do ṁileaḋaiḃ mór ḃaga
folaċ a sgéil—ní sgrios beag—
gan ḟios na ḃfréaṁ ó ḃfuileaḋ.

Gé tá marḃ mairiḋ Guaire
's Cú Ċulainn na Craoḃruaiḋe,
ón ló tá a nós ṫiar is ṫoir
a-tá fós Brian 'na ḃeaṫaiḋ.

Beo ó ṁairear a ṁolaḋ
Conall agus Conċoḃar;
a nós 'na ḃeaṫaiḋ i ḃus
noċa deaċaiḋ fós Feargus.

Fir Éireann más é a roṫal
ionnarba na healaṫan
gaċ Gaoiḋeal baḋ gann a breaṫ
gaċ saoirḟear ann baḋ aiṫreaċ.

—Giolla Ḃriġde Mac Con Ṁiḋe, ccc.

# inspéise na bliana

le

## Roibeárd Ó Faraċáin

•

Le suim ṁaiṫ de ḃlianta anuas tá a sé nó a seaċt de leaṫanaiġ in aġaiḋ na ráiṫe tugṫa suas ag muintir an ráiṫeaċáin ḃreaġ úd **Studies** do **Irish Bardic Poems**, mar a glaoḋtar orṫa. Osborn Ó h-Aiṁirgín do ṫosnuiġ ar na dánta so do ċórú agus do ṡoláṫar, aċ le beagán blianta isé an t-Aṫair Láiṁḃeartaċ Mac Éanna, C.Í., atá i mbun na h-oibre. Ní sos do fós aċ ġá ḃfoillsiú ar **Studies**. Ḃa ṁór an áis do luċt léiġte na h-éigse Gaeḋilge na dréaċta do ḃeiṫ ar faġáil annsan; aċ tá áis is seaċt mó déanta ag an sagart léiġeanta agus ag an nGúm le déannaiġe, mar tá cnuasaċ mór groiḋe díoḃ—céad fiċe 'is a dó de ċeannaiḃ—do ḋálaḋ ċuġainn in aon imleaḃar toirteaṁail aṁáin .i. **Dioġluim Dána**. Sé céad go leiṫ leaṫanaċ ann, clúdaċ teann éadaiġ uime, páipéar riġin tanaiḋe ann, cló áluinn soiléiġte; réaṁ-ráḋ, foclóir, nótaí, liosta d'illéaġṁa, tagra agus eile; seaċt scilleaċa a ḟiaċa. Ċom fada agus a ṫéiġeann obair an eagarṫóra, fairsinge agus nuaḋaċt an aḋḃair, agus obair luċt déanta an leaḃair seo, is geall le h-aisce againn é d'ḟaġáil ar seaċt scilleaċa.

Abraimís go macánta é, ḃí iarraċt de ḋoiċeall orainn roimis an ḃfámaire leaḃair seo. Filiḋeaċt na mbárd (coinniġimís an téarma go fóill, tá cruinneas áiriṫe leis náċ furiste ḟaġáil in aṫarraċ focail) filiḋeaċt na mbárd, ná fuil a ḟios ag cáċ go ḃfuil an donas le doirċe uirṫe, agus gur rannaiġeaċt gan blas gan blaom a ġeiḃtear innte, in ionad filiḋeaċta?

Ċonnac féin gaisciḋeaċ le Gaeḋilg, fear atá dóláṁaċ mar déarfá, i gcúrsaí na teangan, buaḋ na boll-scaireaċta agus buaḋ na litriḋeaċta go rábaċ aige, ċonnac san agus músiam air tar éis do scata beag leaṫanaċ a léiġeaṁ ann. N'ḟeadar an dtug sé an tarna foġa fé? Ḃ'ḟiú do a ṫaḃairt. Cuirfí ina ḃaile air, mar cuireaḋ orm-sa, náċ allus gan éadáil treaḃaḋ leat trid an gcaint ársa ċruaiḋ seo do ḃreac luċt na scol ón 14aḋ céad go dtí an 17aḋ céad.

Tá an ċaint cruaiḋ crosta go leor, sin rud naċ inṡéanta. Agus ar uairiḃ isé ḋeineann an t-eagarṫóir, insa ḃfoclóir agus ins na notaí, poncanna gramadaiġe do réiḋteaċ an uair go mbíonn an léiġṫeóir boċt gan léiġeann ag súil le léiriú na céille. Aċ tá os cionn céad leaṫanaċ fé ḟoclóir aige, agus leaṫ-ċéad fé nótaí, agus ní beag an ċaḃair atá le faġáil aige as a ċéile. Nuair a ḃíonn uair nó ḋó caiṫte agat ag

úṫamáil leis, ċítear duit go ḃfuilir ag dul i dtaiṫiġe na ḃfocal, go ḃfuil na frioṫail ċéadna, agus na leaganaċa cainnte a ċonnaicis ċeana, go ḃfuilid-sin ag teaċt romat arís agus arís eile. Méaduiġeann ar an gcaráiste agat agus siuḃlann tú romat go cróḋa. Tugann tú fé ndeara, ċom maiṫ, go ḃfuilir anois agus blas agat ar ċorr-aiste ṫall is i ḃfus. "Sin file ceart cruṫanta," adeirir, "murab ionann is an ċuid eile acu." Aimsiġeann tú iarraċtaí eile ón láiṁ ċéadna. Taiṫniġeann siad-san leat ċom maiṫ. Tá go diail! Ní ċuirfeaḋ rud ar doṁan cosc anois leat.

B'ṡin é mar ráiniġ dom féin. B'é Gofraiḋ Fionn Ó Dálaiġ (go méaduiġiḋ Dia é) do ċéad-ḋeiṁniġ dom go raiḃ taiṫneaṁ le baint as an duanaire. "A Ġearóid, déana mo ḋáil," sin é mar ċuir sé tús len a ḋuan. Is aṁlaiḋ atá an file scannruiṫe ina ḃeaṫaiḋ roiṁ duine éigin de sna Gearaltaiġ go ḃfuil sé tar éis olc do ċur air, agus sireann sé ar leanḃ-mic an Ġearaltaiġ fraoċ a aṫar a ċlaonaḋ uaiḋ. Ċun an leanḃ do ḃréagaḋ scaoileann sé ċuige scéilín gleoite fá leanḃán do ċuir sean-lánaṁa in aṫ-óige le gile a ġáire, agus is aoiḃinn mar ḟiġeann sé an eaċtra isteaċ ar a aṫċuinge féin. Fé mar nár leor leis de ṁeallaḋ an méid sin, leanann sé air ag tarraċ ċuige solaoidí áilne, cliste:

Tú, a Ġearóid, a ġein ṡoċair,
leiṫéid Iolainn Iolċroṫaiġ;
go ḃfionnam, a ċnú croiḋe,
an tú Iollann t' aimsire.
Anál Iollainn, a uċt glan,
tug fóiriḋin ar Fionntán;
cuir mar ṫúis anáil t' oċta,
fam ġnúis d'ḟaġáil furtoċta.
Táir ar ċuairt sonn, suiḋ im uċt,
fionnam feaḃas do ċumaċt,
taḃair póg in a diaiḋ daṁ,
caḃair ċiaiġ mo ċóig gcéadfaḋ.

Duanta mar an ceann san a ṡlánuiġeann na scoileanna. An tráṫ ṫarluiġeaḋ file ar ċine dá gcuid, ġeiḃeaḋ sé fá láiṁ stíl líoṁṫa, ġreanta, ċúmṫa; ní raiḃ le cur innte aċ laċt na h-éigse. Tá caint leaḃair, léir san dán so, gluaiseaċt éasca seolta fúiṫe, gléine saṁluiḋeaċta agus corruiġe dioġraiseaċ. Ní taise do ḋréaċta eile Ġofraiḋ, ná do ṁórán dá ċoiṁfilí. Tá stair, béal-oideas, pearsantaċt agus poilitiḋeaċt Gaeḋeal dá noċtaḋ san móir-éigeas so: cinn-eaċtraí agus príṁ-éaċta ċom maiṫ le taiṫiġe leiṫleasaċ mionḋaoine agus mórtreaḃ; tá diomas agus diaḋaċt ṡíl Ġustalaiġ dá mbeoḃrúċtaḋ ċugainn iar suan seaċt nglún do ċur dioḃ i láiṁ-scríḃinní. Cúis ṁaoiḋte dúinn ar slánuiġeaḋ d'oiġreaċt iongantaċ so filiḋeaċta na Gaeḋilge, ná fuiltear aċ ag tosnú ar í ḟuascailt dúinn. Tá cuid againn do léiġ agus do ṡírléiġ **Dánta Gráḋa** agus **Measgra Dánta** ó cuireaḋ amaċ iad: ní beag de ṡeo linn a leiṫéid ċéadna dá ṡeolaḋ ċugainn arís agus trí oiread aḋḃair ann. Tá faillige tugṫa i rud amháin, ám, ag an eagarṫóir strus-aṁail so .i. níor ċas sé féin, ná ní ḃfuair sé aoinne eile a ḋéanfaḋ é, le meas ceart cruinn eolgaiseaċ a taḃairt dúinn ar ġnéiṫe agus tréiṫe na rannuiġeaċta, fé mar do ḋein Robin Flower ar na **Dánta Gráḋa**. Baḋ ġroiḋe an ċaḃair do luċt léiġṫe an leaḃair brollaċ tuigseanaċ feilmeanta do ċur leis.

Ní ḃíonn saoi gan loċt. Tá comaoin ċom mór curṫa ag an sagart uasal orainn naċ mór linn do an duaḋ deireannaċ so d'eiteaċ.

## Láiṁ-Leaḃar Sár-úsáideaċ

TÁIMÍD le tamall maiṫ ag gluaireán fá ċom spaideaṁail agus bíd scoláirí Gaeḋilge, agus sinn ag baint

deire dúil de raḋarc ḟaġáil go luaṫ ar oibreaċa atá dá ngeallaṁaint le breis is deiċ mbliana anuas. Foclóir meaḋon-Ġaeḋilge, Duanaire Ġearóid Iarla, sin dá ċeann tábaċtaċa a fógruiġeaḋ go minic agus ná ráinig an pobal fós. Aċ, a ḃuiḋe leis an Ríġ, tá an t-aos léiġinn ag bioḋgaḋ. **Dioġluim Dána** ná raiḃ coinne againn leis, féaċ ar ḟaġáil é; agus féaċ is na sála air dá imleaḃar ṫiuġa de **Clár Litriḋeaċta na Nua-Ġaeḋilge** ċun an croiḋe a ṫógaint ionainn, agus an t-imleaḃar deireannaċ le foillsiú gan ṁoill.

Sa mbliain 1913 ṡeol **His Majesty's Stationery Office** ċugainn **Bibliography of Irish Philology and Printed Irish Literature**, do ċuir an Dr. Best as tóin a ċéile. Leaḃar togṫa é sin, naċ féidir ḃeiṫ ina ċaġmuis más mian leat scríḃní Gaeḋeal a scrúdú. Ċom fada agus is eol dom níor cuireaḋ aon eagrán nua de amaċ ó ṡoin. Fágann san go ḃfuil bearnaí móra ann. An uair sin féin nar cuireaḋ amaċ í, níor casaḋ le litriḋeaċt na h-Aiṫḃeoċana do ċlárú, ná níorḃ ḟéidir ar ceapaḋ de litriḋeaċt in aoiseanna deireannaċa na ré Gaeḋealaiġe do ċlárú. Ċun an dá easnaṁ so do ċur ar ceal seaḋ ċuaiḋ an Dr. Risteárd de h-Ae agus Briġid Ní Ḋonnċaḋa i mbun pinn.

Sé tá sa ċéad imleaḃar ná treoir ar leaḃra liteardha do foillsiġeaḋ (nua-ċeapúċáin agus saoṫar sean) ó 1850-1936. Tá eolas ann ar uġdair, teidil, foillsiġṫeoirí, dátaí, toirt, toṁaiseanna 7rl. na leaḃar, agus an t-eolas cruinniġṫe fé ṡeaċt gcinnteidil, mar tá: Stair na litriḋeaċta; Tréiṁseaċáin, Oibreaċa Próis i gcoitċinne ; Drámaí ; Filiḋeaċt (ainmneaċa na nduan uile i ngaċ cnuasaċ fé ainm an ċnuasaiġ); línte tosaiġ na nduan ; agus Treoir Ġeinearálta.

Is d'ḟiliḋeaċt i dtréiṁseaċáin atá na tagraí go léir in imleaḃar a dó. Prós i dtréiṁseaċáin a cláróċtar sa treas ceann. "Is deacair," adeirid an luċt eagair, "clár dá leitéid-seo do ċur le ċéile gan bearnaċa fágáil ann annseo agus annsiúd. Dá ḃríġ sin fágaḋ dá leaṫanaċ bán in áiteaċa ċun tuilleaḋ eolais." Baḋ ṁaiṫ an cuiṁneaṁ aca é. Aċ isiad féin is cruinne a ḃaileoċaḋ eolas ar ḟoillsiúċáin a cuirfí ar faġáil as so amaċ: molaim go tréan mar sin don Ġúm aguisíní nó billeoga do ḃuanórdú ó na h-eagartóirí agus iad d'ḟoillsiú uair sa mbliain. Dá ndéantaí san ní raġaḋ aon laġdú ar iomláine an leaḃair (rud do ċaḃróċaḋ le h-é ḋíol ar feaḋ i ḃfad); nuair ḃeaḋ scata maiṫ aguisíní foillsiġṫe ġeoḃtaí iad a ċeangal agus a gcur amaċ mar imleaḃar breise.

Is uime a ċaiṫim maċtnaṁ leis an saoṫar, de ḃríġ gur áis doċuimsiġṫe ar eagartóirí, ar leaḃarlannaiḋṫe, ar léirṁeastóirí, ar ṁic-léiġinn oll-scoile agus ar luċt taiġde i gcoitċinne an Clár so. Bainfiḋ sé go mór den lorg fada leaṁ a caiṫtí a ḋéanam i leaḃarlanna agus *i files* uair ar biṫ a mbíoḋ cruinn-ḟaisnéis ar litriḋeaċt ag teastáil. Baḋ ċóir go bpriocfaḋ san mórán daoine ċun dul ar aġaiḋ le obair a tuigeadar ḃeiṫ riaċtanaċ aċ leisce a ḃeiṫ orta roiṁ an nduais do leanfaḋ a ṡoláṫar. Tá an duais agus an bráca gaḃṫa orta féin agus curṫa ḋíoḃ ag na h-eagartóirí córa. Traosluiġimíd dóiḃ agus gaḃaimíd buiḋeaċas ó ċroiḋe leo ina taoiḃ.

Trí scilleaċa ar Imleaḃar a 1., coróin ar Iml. a 2. Ionann san agus

iad a ḃronnaḋ orainn. I nGaeḋilg amáin atáid: céim eile ar aġaiḋ.*

## Eagarṫóir Díċeallaċ Eile

TÁ téarma maiṫ ann ó Ċrom Fiaċra Éilgeaċ ar ṡaoṫar na bFilí Muiṁneaċ do ċórú dúinn. An bliain so imṫiġ ṫarainn do fuair an pobal caoi ar ḋream de sna filí seo do ċlos don ċéad uair riaṁ, a buiḋe sin d'Fiaċra. Liam Ruaḋ Mac Coitir, an t-Aṫair Liam Inglis, O.S.A., Eoġan an Ṁéirín Mac Cárrṫaiġ agus Muinntir Uí Súilleaḃáin an dream; sidiad teidil na gcnuasaċ do réir an úird ċéadna: **Cois na Cora** (1/6), **Cois na Bríde** (1/6), **Eoġan an Ṁéirín Mac Carrṫaiġ** (1s), agus **Cois na Ruaċtaiġe** (1/6). An Gúm d'foillsiġ iad go léir.

Idir deire an 17aḋ céad agus tosaċ an 18aḋ céad do ṁaireadar. As Iarṫar Muṁan do gaċ duine aca. Níorḃ árdḟile ó ḋúṫċas éinne díoḃ, aċ ar ċuma an ġnáṫḟile Ġaeḋilge ḃí an ealaḋa ar a dtoil acu. Ġeoḃṫar mór-ċuid de ċionta a linne orta, aċ ná deineaḋ aon léiġṫeoir na leaḃra so a raideaḋ uaiḋ dá ḃíṫin sin. Admuiġim loċta móra a ḃeiṫ ar ḟilí an 18aḋ céad, aċ is baoġal liom ná tuigtear an oireaḋ suime is féidir a ċur ionnta, an té ċaiṫfeaḋ foiḋne agus tuigsint leo. An ealaḋa adeirim ní tuigtear a ċlisteaċt is ḃí sin acu. Tá's ag fiaḋ 's ag fiolar go raiḃ rósaiḋḃreas cainte acu agus binneas, aċ ní tráċtar minic go leor ná tuigseanaċ go leor ar a éagsaṁlaiġe a ḃíoḋ deilḃ a gcuid ḃéarsaí, nó **Verse Forms** mar déarfaí sa Ḃéarla. Tuigtear san i dtaoḃ an dáin ḋírig, aċ ní tuigtear i dtaoḃ an aṁráin é. Ná ní deintear taiġde ar mar imir an ceol ar an ḃfiliḋeaċt. Táid filí an lae indiu ar a ndíċeall ar lorg meadar a ḃeaḋ oireaṁnaċ do ḋrámaí fileata na dtráċtfaí ar ṡaoġal an lae indiu. Meadar a oireaṁnóċaḋ do ċóṁráḋ, do ṫuairisci ar neiṫe comónta, ná beaḋ puinn ċorruiġe anama ionnta, sin é a ṫeastuiġeann uata. Ḃ'ḟiú d'á leiṫéidí dréaċt áiriṫe le Liam Mac Coitir d'infiúċaḋ i. **D'éis deiṁin-ċunntais**.

TAR aon ní eile is filiḋeaċt léi féin í filiḋeaċt na Gaeḋilge agus dá ṁéid gean a ḃeiḋ ag duine don ḟiliḋeaċt agus dá fairsinge a ḃeiḋ sí léiġte aige i dteangṫaċa eile seaḋ is mó de ḃlas a ġeoḃaiḋ sé ar an earra dúṫċasaċ. Ṫárla ċeana gur bunuiġeaḋ gluaiseaċt mór liteárḋa san Eoraip ar ḃaois Mac Pherson: níor ḋóiċiġe ruḋ ar doṁan ná go mbunóċtaí ceann baḋ ṫortaṁla go mór ar ḟír litriḋeaċt na Gaeḋilge dá ḃféadfaḋ an Eoraip teaċt go réiḋ uirṫe. Cuiṁnig air! Iarṁar d'oidreaċt míle go leiṫ blian, do ceileaḋ ar an náisiún le dá ċéad bliain, tá sí dá rúscaḋ ċugainn arís; oidreaċt ṡaiḋḃir ṡíolṁar: míniġ-tear í; meastar le tuigsint, le dúṫraċt, le h-éifeaċt í; cuirtear i mioncomórtas le h-oidreaċt náisiún eile, cé déarfaiḋ ná tiocfaiḋ toraḋ

---

**Nóta.**—Dá ḟeabas atá an ċéad imleabar den **Ċlár** ní mór dúinn gan dearṁad a ḋéanaṁ ar leabar eile nar deineaḋ cuid ṁaiṫ den obair ċéadna ċeana .i. **Taiġde i gcoṁair Stair Litriḋeaċta na Nua-Ġaeḋilge**, le Muiris Ó Droiġneáin, M.A.

Ní luaḋfar annso aċ na deifriḋeaċtaí is mó idir an dá leabar. (1) I Leabar Ṁuiris tá 150 leaṫanaċ fé aistí ar ḟás na litriḋeaċta agus 100 ceann fé eolas ar ṡaoṫar na scríbneoirí: níl ins an gClár aċ eolas ar na leabra. (2) Is cruinne de ṫuairisc ar gaċ leabar fé leiṫ atá sa Ċlár. Aċ tá eolas sa **Taiġde** ar leabra i mBéarla a bhaineann go dlúṫ le fás na litriḋeaċta nua: níl tráċt sa Ċlár aċ ar an gcuid sin díoḃ na bfuil stair na litriḋeaċta scríobṫa. (3) 1850 an bliain tosaiġ sa **Ċlár**; 1886 sa **Taiġde**. (4) Sa **Ċlár** is mine tuairisc na filiḋeaċta, taoḃ amuiċ den ċuid a ċeap filí coṁaimsearḋa tugtar ainm gaċ dáin agus clár de sna línte tosaiġ.

Ċífear ná baineann Iml. I an tairbe ar fad as an **Taiġde**. Aċ tuigfear leis (go mór-ṁór ó Iml. I 273) gur áiseaṁla an Clár mar le treoir ar **scríbinní**. Isé tairbe is mó a ḟanann sa **Taiġde** gan leiṫéid an ċéad 150 leaṫanaċ do beiṫ sa Ċlár, agus gan beaṫais-néis uġdar do beiṫ ann.

aibiḋ álainn ar a ṡamail de ṁúscailt-aigne ċine?

MAIDIR le luaċ fileata na leaḃar so, ḃuel, aṁráin deasa cuid de na dréaċta, aċ ceol do ġaḃáil leo; corr-ḋán ceart crioċnaṁail, mar "Leastar an Ḃráṫar" agus "Mo ġearán cruaiḋ le h-Uaisliḃ Fóḋla" (Liam Inglis do ċeap an dá ċeann) agus "A ṡéim-ḟir ġasta den aicme" (Eoġan an Ṁéirín). Pas grinn iseaḋ "Mo ġearán cruaiḋ" ná féadfaí breis slaċt a ċur air: aiste ḃeoḋa, ḋaonna a ḃainfeaḋ gáir ṁolta as úġdar "Eaċtra Ġiolla an Amaráin"—agus b'ḟéidir gur ḃain ċoṁ maiṫ. Fairis an luaċ fileata so, is mór is fiú na leaḃra ó ṫaoiḃ staire, ḃéal-oideasa, prosóide agus eile.

## EOLAIḊE AR DEORAIḊEAĊT.

Tugaimís stracḟéaċaint anois ar leaḃra eile a fáisceaḋ as eolas corr .i. **Cladaiġ Ċonamara** (Oifig an tSoláṫair: 2/6). Tá an té do ḃreac an leaḃar so (Séamus Mac Con Iomaire) ina eolaiḋe ċoṁ mór le h-éinne de na h-ollaṁain ar ar ṫráċtamar ċeana; má seaḋ ní as leaḃra ná as láiṁscríḃinní a ṗrioc sé a ċuid foġluma aċ as bolg na sáile agus gaineaṁ na tráġa. Cladaiġ Ċonamara, iascaireaċt, baoití, na cinéil éisc, carraigín, ceilp—sin iad go dtráċtann sé orṫa, agus deineann sé sin ċoṁ grinn eolgaiseaċ gur ḋóiġ leat air gur ṡaoi de ċuid na Gearmáine é. Aċ cuireann Tomás Ó Máille ar ár súile ḋúinne ná fuil breiṫ ag aon scoláire Gearmánaċ (ná eile) air, mar gur iomḋa sagas feamannaiġ (cuir i gcás) go ḃfuil a ċomarṫaí curṫa síos go cruinn-ċúramaċ ag Séamus ná fuil cur-síos ar biṫ orṫa ag na h-ollaṁain.

B'ḟéidir anois, a léiġṫeoir na nÁrann, gur cuma sa riaḃaċ leat coṁarṫaí an scolaḃuird agus an ronnaiġ, agus ná cuirfeaḋ sé lá léin ort dá scuaḃtaí le gaoiṫ a ḃfuil d'eolas orṫa in inċinn an duine. Seaḋ i nDoṁnaċ, aċ ní ḟéadfá gan suim a ċur sna sean scéalta, sna ruacáin, sna pisreoga agus sna naṫanna a scaoileann an tiascaire Gaeḋealaċ so uaiḋ ar gaċ aon leaṫanaċ dá leaḃar. Ní cúrsaí beo-eoluiḋeaċta atá ar siuḃal aige aċ cúrsaí beaṫa. Saoġal iongantaċ agus aigne leiṫleasaċ dá noċtaḋ ar ṫóiġ aige i gcoṁnuiḋe, aigne luċt cladaċ go ḃfuil cló na fairrge go tréan uirṫe. Ṫairis sin ar fad cuirfir suim san úġdar féin. Is aṁlaiḋ mar a scríoḃ sé an leaḃar, é in ósbuidéal ṫall i Meirice, tír a ndeaġaiḋ sé innte ag lorg a ċoda. Ní raiḃ san le fáġáil in Éirinn aige. Naċ ait an dúṫaiġ Éire? Ar ndóiġ tá leiṫéid Séamuis Ṁic Con Iomaire-ċoṁ fairsing againn gurb acfuinn dúinn iad a scaoileaḋ sall. Ḋein an t-Ollaṁ Ó Máille (solus na ḃflaiṫeas ċuige) gearán cruaiḋ faoi. Aċ ní h-eol dom gur cuireaḋ fios abaile ar Séamus dá ḃárr.

## CEAPADÓIREAĊT ÚRNUA.

Dar liom nár ṫáinig mórán ceapadóireaċt úr-nua amaċ ón nGúm le linn na bliana gur ċeart é ċur ar aon ḃonn leis an gcuid is fearr den tsaoṫar scolárḋa so. Fágfad fé ḋaoine eile mo scéalta féin do ṁeas aċ ó ṫárla an ċaoi dom air, baḋ ṁaiṫ liom a ráḋ gur ḃain roinnt ṁeastóirí ciall as an dteideal .i. **Fíon gan Ṁoirt** nár ṁeasas féin a ċur leis. Isé tuigeadar-san as go raḃas ag molaḋ m'earraí féin, á ṡuiḋeaṁ go raiḃ na scéalta gan ċáim. Aċ isé ciall do ḃaineas féin as an ḃfocal so (do friṫ i nDuan de ċuid Ṁagnuis

Uí Ḋoṁnaill) ná gurb annaṁ fíon na beaṫa so gan ṁoirt, nó mar déarfá, gan duairceas. Foillsiġeaḋ dá ċnuasaċ scéalta gur fiú naiċ do ċur ionnta, mar tá: **As na Ċeiṫre h-Áirdiḃ** agus **Caṫair Aeiḋ**. Trí ċéad leaṫanaċ i ngaċ ceann, leaṫċoróin argaċ ceann.

Loiriġiġeaḋ aḋḃar an ċéad leaḃair roint ḃliant ó ṡoin. Fiċe scéal atá ann do toġaḋ as céad éigin do cuireaḋ fá ḃreiṫ na moltóirí. Aon duine déag a ċeap, agus orta san tá scata beag nár foillsiġeaḋ aon scéal leo ċeana. Níl aon iarracht iongantaċ sa ndíoġluim aċ tá a ḃfurṁór taiṫneaṁaċ go maiṫ. Ní ṡáruiġeann aoinne de sna scéaluiḋṫe Seosaṁ Mac Grianna, im ṫuairim-se. Tá dúċċas agus cleaċtaḋ an fíor-scéaluiḋe le taḃairt fé ndeara i ngaċ líne de **Pádraig Garḃ**. Ḃaineas ana-ṡúlaċ as an ndréacht so. Is fánaċ san rud ó láiṁ Ṡeosaiṁ ná bainim súlaċ as. An leaḃar beag úd, mar ṡompla, do ċeap le déannaiġe, **Na Loċlannaiġ**, tá blúirí próis ann ná fuil a mbuaileaḋ le fagáil i nua-litriḋeaċt na Gaeḋilge, fiú aṁáin sa leaḃar a scríoḃ an tuġdar céadna ar Eoġan Ruaḋ Ó Néill. An cur-síos ar Ċaṫ Ċluain-tarḃ is geall le classic é. Agus an tuiscint a ṫugann sé dúinn ins na seantriaṫa Gaeḋealaċa agus Loċlannaċa, ní ċreidim go dtiocfaḋ le scríoḃnóir ar biṫ eile é ḋéanaṁ. Mara ḃfuil Gaeḋilgeoirí Éireann ag léiġeaṁ leaḃar an uġdair seo le flosc ní fiú iad go gcumfaí leaḃra ḋóiḃ.

Míċeál Ó Gríoḃṫa a ċeap **Caṫair Aeiḋ**. Ní mór a aḋṁáil gur ċuir an leaḃar so díoṁbáiḋ orm. Tá leaḃra maiṫe ceapṫa ag Míċeál aċ níl an ceann deiriḋ seo ar an gcuid is fearr. Is mó d'aḋḃar scéal a ġeoḃfá ann ná de scéalta a cuireaḋ i gcríċ. Is cás liom nar cuireaḋ crot ceart ar an aḋḃar mar is follus gur aḋḃar maiṫ méiṫ é.

. . . . .

Nuair ḃí an méid seo tuas scríoḃṫa agam iseaḋ léiġeas leaḃar atá ċoṁ h-inspéiseaċ le ceann ar biṫ díoḃ i. **Mo Ċara Stiofán** le Liam Ó Rinn. Ḃí dá ċúis agam le h-é léiġeaṁ ċoṁ luaṫ agus ḃí ar fagáil, eaḋon, meas ar an Rinneaċ mar scríoḃnóir agus suim agam in a ċaraid. Stiofán Mac Enna an cara, .i. fear aistriġṫe **Plotínuis** (an duine is cliúitiġe de 'sna feallsaṁain iar-Plaṫónaċa san Gréig). Fear ilṫréiṫeaċ gan aon agó dob eaḋ Stiofán: a ċeaṫair nó a cúig de ṫeangṫaċa aige, eolas fairsing ar ċeol agus éirim ċun úirlisí a ṡeinm, doiṁin-ṫuigsint saoṫruiġṫe ar ḋán na scríoḃnóireaċta; agus i dteannta na mbuaḋ intleaċtaṁail úd meon uasal, lágaċ, fial, taiṫneaṁaċ ann. Tá sé tugṫa suas do gur aistriġ sé **Plotínus** ċoṁ maiṫ agus aistriġeaḋ uġdar ar biṫ riaṁ, agus deiriḋ aos léiġinn gur scannraḋ saoġalta an feallsaṁ céadna le doirċe agus croċtaċt cainte.

Ní h-é seo an ċéad leaḃar air do foillsiġeaḋ. Ċuir an t-Ollaṁ Dodds ceann i mḂéarla amaċ bliain nó ḋó ó ṡoin .i. **The Journals of Stephen McKenna**. Ní tig liom an dá leaḃar do ċur i gcomparáid mar níor léiġeas an ceann Béarla fós cé gur fada mé dá ċur roiṁam. Léiġfead gan ṁoill é áṁ mar ċuir Liam Ó Rinn ciocras mór orm ċun tuille ċoidriṁ a ḋéanaṁ ar Ṁac Enna.

TORAḊ a ċoidriṁ féin air atá breacṫa aige. Tá "spiorad" a leaḃair sa teideal. "N'feadar," arsa fear liom nuair a léiġ sé é, "n'feadar an raiḃ cara eile aige ó éag Stiofán." Sin díreaċ an ċeist a ċuirfeá ċuġat féin. Noċtann sé

caradas a ċuiṁneoċaḋ ḋuit mórċaradais an domain. Ba ḋraoiḋeaċt leis iad i dtreo a ċéile nó ag scríoḃaḋ litreaċ ċun a ċéile. Agus le fírinne tá an leaḃar ar fad, geall leis, tógṫa suas le caint agus le litreaċa a ċarad. B'ḟiú leaḃar do líonaḋ ḋíoḃ, ċoṁ maiṫ, óir, ní foláir nó ḃí Mac Enna ar ċainteoir ċoṁ maiṫ is ḃí ann le na linn—agus b'ṡin linn A.E., Yeats, agus Belloc agus James Stephens, linn ṁór ċainteoirí.

Caint aoiḃinn ṫáḃaċtaċ do ḋeineaḋ sé. Ós ar ċúrsaí na Gaeḋilge a ṫráċtaḋ sé coitċianta le Liam is mór a táḃaċt do Ġaeḋealaiḃ. Uġdair Ġaeḋilge go h-áiriṫe níor ċeart d'aoinne acu gan aire a ṫaḃairt do, agus tá aḋḃar-maċtnaiṁ bliana le faġáil acu ina coṁairle ċruinn, ioltaoḃaċ. Littérateur aiceanta oilte riṫte a b'eaḋ an duine seo: mór-leaḃair na h-Eorpa sean-léiġte aige, scagaḋ déanta aige orṫa, agus ar ṡeaċt ngnéiṫe ċeard na scríoḃnóireaċta, agus ar ṁaiṫe le litriḋeaċt na Gaeḋilge a ḋein sé cuid ṁór de.

Dar ndóiġ ni ṫaoḃóċainn le gaċ dá ndeireann sé. Cuid de na baraṁla a ḃí aige ċuirfinn na naġaiḋ go fíoċṁar. An dóiġ lánċinnte na suiḋeann sé poncanna áiriṫe ċuirfeaḋ sé deargolc orm ċuige. Aċ féadaim a ráḋ naċ eol dom leaḃar Gaeḋilge a ċuirfinn ar aon ḃonn leis an leaḃar so maidir le na ṫuigseanaiġe atá sé i ḃfaḋbanna agus i gcáilíoċta deiġ-scríḃneoireaċta. Dá mbeaḋ miosaċán nó iris ṡeaċtanaṁail ċeart dá cur amaċ i nGaeḋilg ḃeaḋ uġdair Ġaeḋilge ag cíoraḋ an teagaisc atá ann go ceann sé ṁí. Níl a leiṫéid ann, mar sin caiṫfimíd beiṫ sásta é ḋeanaṁ cois teine nó i dtiġṫe táḃairne nó i pé áit eile a ṫeangḃóċam le ċéile ins na laeṫe atá ċuġainn.

Ní foláir nó ċuaiḋ an teagasc i ḃfeiḋm ar Liam féin. Pé scéal é, tá leaḃar suaiṫinseaċ scríoḃṫa aige.



# Bóthar na Bruidhne

Chaitheas lá aoibhnis i mBóthar na Bruidhne
Is bhí in mo theannta an chuideachta ba chaoine;
Gruadhna dá ngrian-ruadhadh is cuacha dá séideadh
Is geal-rosca gorma go minic dá sméideadh.

*Curfá :*

Dúthaigh an smólaigh bhinn, Bóthar na Bruidhne,
Dúthaigh an chnuic san mhín, Bóthar na Bruidhne,
Dúthaigh is mealltaighe le linn na deigh-shíne,
Dúthaigh thar mhíle í, Bóthar na Bruidhne.

Rínnc ár gcuid fhola do réir fhuinn na gaoithe,
Phóg an ghrian bhuidhe sinn, le buige 'gus maoithe,
Labhair chuile duilleog a crathadh ar ghéaga
Is chuir fáilte romhainn fé chéad is fé chaoga.

*Curfá :*

Ach b'fhearr dhom an fhírinne d'aitheasc im Líne,
Is a rádh nach é shásuigh me aiteas na síne,
Is nár choidreamh aerach le hiomlán na buidhne
Ach—blaiseadh na póige ar bhéilín inghíne.

*Curfá :*

SIAFRAIDH DE BÚRCA.

# Duilleoga as Dialainn Oidescoile

## Uinsionn Eiċṫiġeirn do scríoḃ

Dialann oide-scoile! Ġeoḃaimís go léir cunntas innte-sin—ac í ḃeiṫ fairsing, fíor—a oirfeaḋ dúinn féin. Ġeoḃaimís innte eaċtraí a ċuirfeaḋ eaċtraí ár scoile féin i gcuiṁne dúinn, na máiġistrí a ḃíoḋ, mar ċeapamair, 'ġár gclipeaḋ gan áḋḃar, agus do ḃíoḋ dá ríriḃ dá gclipeaḋ is dá sásaṁ againn-ne. Cosṁail é leis an leaḃar a osclóċaiḋ an t-aingeal lá is sia anonn.

Seán Ó Murċaḋa—Uiṁir Ċláruiġṫe dó 379—glacaḋ leis 21-7-32, in aois a ċúig ḃliaḋain dó. Seo sliocṫ as Leaḃar Cláruiġṫe Ḃun-Scoile. Ní mórán é—giota beag, lom, tor, oifig-iúil—aċt baineann sgéal taḃaċtaċ i mbeaṫa an ṗáisde leis . . .

Féaċ air—buaċaillín cúl-ḃáinte, sgáṫṁar ag teaċt ċun dorais na scoile—greim daingean aige ar láiṁ a ṁáṫar. Ḃféidir ná féaċann sé ró-láidir aċt ná bac leis sin—is mó bramaiċín giobalaċ a ḋeineann capaillín mustaraċ. Glaoḋtar ar an múinteóir agus tagann sí amaċ, agus cuireann an ṁaiġistreás agus an sgoláire nuaḋ aiṫne ar a ċéile. Féaċónn an páisde go fiosraċ ar an oide a ḃárr a cinn go bonn a coise. Ní taiṫniġeann sí leis, agus tosnuiġeann sé ag pusaiġil ġuil aċt cuireann a ṁáṫair ċun suaiṁnis é le bladaireaċt.

Ḃféidir go ḃfuil sgéal fada aici le h-innsint do'n ṁaiġistreás, deag-ṫréiṫe an ṗáisde, a ċlisteaċt is tá sé, caṫain a fuair sé an ḃruitíneaċ, gur buaileaḋ leis an dtriuċ é, agus a lán eile. Is leasc leis an oide a ráḋ léi go ḃfuil sí gnóṫaċ, agus naċ ḃfuil ann aċt aon leanḃ aṁáin imeasc na scoláirí uile. Aċt fanann sí in a tost—mar tá fios aici gur dóiġ leis an mnaoi naċ mbeiḋ féin a cúram feasta aċt an leanḃ dílis seo. Fágann an ḃean an ṁaiġistreás i ḃfeiġil an leinḃ, agus imtiġeann sí léi go mall, brónaċ, uaigneaċ.

Tagann an leanḃ isteaċ sa scoil—féaċann sé in a ṫimċeall agus suiḋeann sé síos. Téiḋeann an múinteóir ar aġaiḋ leis an obair—tá an scoláire nua in a aonar i measc an tsluaiġ. Ċíonn sé sgata buaċaillí in a ṫimċeall—agus téiḋeann sé in a luiġe air, an ċéad uair, go ḃfuil a ṫuille páisdí ann, seaċas é féin. Goilleann sé air naċ ḃfuil aoinne ag peataireaċt air fé mar a beiḋfiḋe age baile. Ḃraiṫeann sé a ċuid bréagán in easnaṁ air, agus do ḃeiṫ ag ranngás ar a ṫoil féin. Níl ann anois aċt sgoláire Uiṁir 379 . . .

Laḃrann an ṁaiġistreás as Gaeḋilg leis na páisdí—agus tugaid freagra uirṫi. Leaṫnuiġeann a dá ṡúil air, agus feaċann sé go huaṫḃásaċ—is aisteaċ leis mar a ṫuigeann na leanḃaí eile

an teanga ċoiṁiġṫeaċ úd, nár ċuala sé ariaṁ go dtí seo. Le congnaṁ Dé, beiḋ an sgéal ar a ṁalairt sliġe ag an gcéad dream eile a eireóċas suas . . .

Filleann an ṁáṫair aḃaile go duḃaċ brónaċ, ag déanaṁ a maranna dí féin. Ní ḟeadar, adeir sí léi féin, ar ċuireas ar scoil ró-luaṫ é? An mbeiḋ a ṡláinte seasṁaċ? An buaċaill boċt—cionnus a ḋéanfaiḋ sé gan smut aráin anois is arís? An mbeiḋ an múinteóir cineálta leis? An mbeiḋ na páisdí eile ró-léir dó? An mbeiḋ sé ar a ċumas a ċeart féin do ṡeasaṁ . . .

Is uaigneaċ léi an tiġ—dár ndóiġ, ní uaigneas go dtí é. Ní ċloiseann sí glór an leinḃ, fuaim a ġáiriḋe. Fiú aṁáin fuaim a ġuil ba ṡólásaċ léi é. Is minic adeireaḋ sí, nuair do ḋeineaḋ sé scrios ar ṫrosgán an tiġe gur ḃfada léi é ḃeiṫ ar scoil, aċt ní ċuiṁniġeann sí ar sin anois. Tá imṡníoṁ uirte ag faire ar an gclog ag fanaċt ar am scuir na scoile. Aċt dá ḟaid é an lá sé gáḋ na hoiḋċe teaċt.

Sroiseann sé aḃaile sa deireaḋ—osgailiġeann a croiḋe le háṫas, agus cuireann sí gaċ cunntas air faid is a iṫeann sé béile mór. Tá an peata sa ḃaile arís, aċt tá rud éigin eile ag déanaṁ buaḋarṫa di. Ní ḟéadfaḋ sí a ráḋ gurḃ é an leanḃ céadna a ṫáinig ar ais is a ċuaiḋ amaċ ar maidin. Ba léi ar fad é go dtí san, aċt caiṫfiḋ sí é roinnt le daoine eile feasta. Ní peata in uċt a ṁáṫar as so suas é—caiṫfiḋ sé a aġaiḋ a ṫaḃairt don tsaoġal mór, don tsaoġal mór atá taoḃ amuiġ dá teinteán féin, agus beiḋ air a ġuala a ṫaḃairt dá ġnó féin.

Seaḋ. Seán Ó Murċaḋa—Uiṁir Ċláruiġṫe dó 379. . . . Naċ brónaċ, éaċtaċ, fairsing an sgéal a ṫosnuiġeann leis an eolas mbeag úd?

## II

D'ḞÁG Seán Ó Briain an scoil agam in aois aon ḃliaḋain déag dó, le toil a Áintín a ḃí lán de ċion air, Ḃí árd-áṫas air ag fágaint na scoile dó, agus ní luġa ná san an t-áṫas a ḃí orm féin, mar cé go raiḃ Seán cliste ṫar bárr ní raiḃ aon ḟonn oibre air—ḃíoḋ sé i gcoṁnuiḋe 'am ċráḋaḋ agus ag loiteaḋ na haimsire ar na páisdí eile.

Agus ar feaḋ dá ḃliaḋain in a ḋiaiḋ sin, do ċaiteaḋ sé gaċ lá amuiġ fén aer—ag fiaḋaċ na gcoiníní ar na sléiḃte, ar lorg neadraċa na n-éan ins na páirceanna glasa, ag iascaċ ḃreac ins na sruṫanna geala, ag bailiú na ḃfraoċán suġlaċ "i ngleannta duḃa na sléiḃte seo."

Uaireannta, do ṫagaḋ sé in aice leis an scoil: do ṡuiḋeaḋ sé ar ḃárr ċlaiḋe timċeall deiċ slat ó'n doras, agus na fuinn ba ḋeiḋionnaiġe ós na hallaí ceóil gá seinnt aige ar orgán-béil. Ċuireaḋ na babtaí ceóil úd déistean orm. Ag iarraiḋ ceaċt do ṁúineaḋ do sna scoláirí ar Ṁuir na Breataine, agus ceóltóir do-ḟeicse ag cur i gcuiṁne dóiḃ an "Bam-Bam-Bammy Shore." Fiú aṁáin na cailíní ba ro-ṫugṫa don léiġeann, cionnus a ḃeaḋ ar a gcumas aire a ṫaḃairt do Ċaṫ Cluain Tairḃ; nuair do ṫagaḋ ċuca ar ġaoiṫ na maidne ceól brioġṁar anamúil an aṁráin úd "Mary Ellen at the Church turned up"?

AĊT ní ṡeasuiġeann riṫ maiṫ leis an eaċ i gcoṁnuiḋe. An ḟaid is do ḃí Seán ag fiaḋaċ, ag iascaċ, ag spaisteóraċt dó féin, ḃí dliġe nua dá ċeapaḋ ag Teaċtaí na Dála agus ag na Seanadóirí—dliġe a ċuirfeaḋ i dteannta é. Do réir an ċunntais do

Ḃí agam ar a aois ní raiḃ sé aċt trí bliaḋna déag go leiṫ nuair do cuireaḋ Aċt Freastal Scoile 1926 i bfeiḋm. Ḃí sé d'ḟiaċaiḃ ar gaċ páisde ón a sé go dtí a ceaṫair déag ḃeiṫ ar scoil gaċ lá. Ċuaiḋ an Gárda Ó Suilleaḃáin—an t-oifigeaċ um Tinnreaṁ Scoile—ċuaiḋ sé ar ṫóir Ṡeáin.

Ní raiḃ aon ṁaiṫeas ḃeiṫ ag bagairt dliġe ar an áintín, mar b'ḟada roiṁe sin a d'imṫiġ Seán ón a smaċt. Agus mar sin, do ċuaiḋ sé ar a ṫeiċeaḋ. D'ḟágaḋ sé tiġ a áintín le breacaḋ an lae, agus ní ṫagaḋ ar ais go dtí an oiḋċe. Ba ḋóiġ leat ar na sgoláirí go raiḃ buairḋirt éigin orṫa—ní raiḃ aon ḟuaim ag an ngléas ceóil—ḃí an ceóltóir imṫiġṫe ar scáṫ na dtor agus na ngleannta.

Do rug sé a ċosa leis ar feaḋ trí seaċtṁaine. Aċt maidin aṁáin do ċualas an t-oċlán taoḃ amuiġ de ḋoras na scoile. Osgailiġeaḋ an doras. Seo ċugam isteaċ an gárda, a aġaiḋ ar dearg-lasaḋ, agus a ċulaiṫ stracta, an coirṫeóir óg á ṫarrac in a ḋiaiḋ.

"Seo ḋuit é," ars an t-oifigeaċ liom, "agus ba ġaisce dom-sa breiṫ air. Ag riṫ in a ḋiaiḋ ar feaḋ uaire a ċluig, tré aiteann agus droiġeann. Féaċ air mar biṫeaṁnaċ agus gan anál ionnam féin. Féaċ an íde atá ar mo ċulaiṫ, gan bacaṁaint an íde atá air féin, a ḃriste agus a ċóta in a ribíní. Seaċain anois, a ḋailtín, má ṫugann tú faillíġe airís i d'scoil, beiḋ tú os coṁair na cúirte agam."

D'imṫiġ an gárda leis agus fágaḋ an priosúnaċ fé'm cúram-sa, agus é ag síor-olagón go brónaċ, uaigneaċ, truaiġṁéalaċ. Ḃí na scoláirí eile 'á ṫaḃairt fé ndeara. B'iad-san na héin a rugaḋ sa ċás, mar adéarfá—agus do ġoill an t-éan fiaḋain orṫa, an seaḃac siuḃail go raiḃ cead a sciaṫán aige ar feaḋ i bfad. Do laḃras leis go séiṁ—ḃíos ag iarraiḋ é ċur ċun suaiṁnis le soċaraċt is le ceannsaċt—agus do ċur i gcéill dó a ṫairḃiġe is a riaċtanaiġe is tá an t-oideaċas do ḋuine. Do teip glan ar an seift úd.

Duḃart-sa leis annsan, go gcuirfiḋe as baile é, ar scoil in a mbeaḋ smaċt air. B'ṡin an dliġe mar a ṁíniġeas dó é. "Níl aon ḃeann agam ar an dliġe," ar seisean go neaṁ-spleáḋaċ, agus na deóra móra ag tuitim go fras.

Do ċuireas i gcuiṁne dó annsan, naċ raiḃ aige aċt leaṫ-ḃliaḋain ċun freastal ar scoil. Ḃeaḋ cead a ċos aige airís annsan, agus níor ḃaoġal dó an gárda. Do stad sé den gol. "Gan aċt leaṫ-ḃliaḋain agam annso," ar seisean go misneaṁail, "tá go maiṫ." Do ṡuiḋ sé síos go fonnṁar i suiḋeaċán ar cúl na scoile.

Do luiġeas ċun mo ċuid oibre agus do ṡocruiġeas im aigne féin ná hiarrfainn air an ċéad lá aċt fanaċt socair. Do ḋein sé aṁlaiḋ. D'ḟan sé socair, ro-ṡocair ar fad. Nuair do ċuaḋas ċuige i gceann leaṫ-uair a ċluig ḃí a ainm gearrṫa amaċ ar an suiḋeaċán aige. Ṫáinig fearg orm. Do ċaiṫeas gaḃáil air leis an slaiṫ. D'ḟulaing sé an pionós go maiṫ. Níor ṡil sé oiread is deór aṁáin.

Nuair ṫáinig na páisdí ar ais tar éis lóin, ḃí mo ḋuine ar iarraiḋ. Do ḃuail an toil ar an dtuigsint aige—do ṁeall na sléiḃte, na cnuic, agus na gleannta airís é. Ar imṫeaċt do sna sgoláirí ar a trí a clog, fuaireas amaċ gur ḟág sé mar oiġreaċt agam, rian a láiṁe do ċur ar mo ċasóig ḃréide. Ḃí dá paiste ṁóra gearrṫa amaċ as an gcasóig úd—ceann nua do ċeannuiġeas seaċtṁain roiṁe sin.

Do ċuaḋas síos go dtí tiġ a áintín ar an roṫar, agus mé ar dearg-ḃuile. Do ḋeineas gearán léi mar ġeall ar an gcasóig, agus do ḋeineas an dliġe d'ḟógairt uirṫi, i dtaoḃ an buaċaill éalóḋ ón scoil. Ḃí sé fuar agam.

Níor ċuir sí puinn suime im ċuid cainnte—Do ċrom sí ar leaṁ-ġáiriḋe. "Naċ é an biteaṁnaċ anois, agus do ċasóg do ġearraḋ," ar sise go mín, réiḋ, gan ṁairg gan brón "Aċt níl aon leiġeas againn ar rudaí beaga de'n tsaġas úd. Ní féidir ceann críonna do ċur ar ġuailniḃ óga. Do ċasóg do ġearraḋ," ar sise airís agus ṫáinig triṫi gáirí uirṫi. Do lean sí ar an gcainnt. "I dtaoḃ na sgoile ní baoġal dó ar aon ċor, a Ṁaiġistir, mar tá sé os cionn ceiṫre bliaḋain déag. B'ḟéidir nár ṫugas an t-aos ceart nuair do ċuireas ċugat i dtosaċ é. B'ḟéidir gur tú féin a ḋein an dearmad. Pé sgéal é do ṫugas teisteiméaraċt a ḃeirṫe don ġárda, tráṫnóna" . . . B'ḟíor dí, adubairt an gárda liom ag féaċaint ar a ċulaiṫ straċta, agus ṫug sé faisnéis dom, gur ċeart ḃeiṫ deiṁniġṫeaċ ar an aos, sar a gcuirinn an sgéal ar bun.

An ċéad lá eile, agus "Codáin" á múineaḋ agam do'n ċúigeaḋ ranng ṫáinig fuaim ċeóil ċugainn airís tré sna fuinneóga. "When You and I were Seventeen." Ṫosnuiġ na páisdí ag gáirí: do leigeas orm ḃeiṫ míċéadfaċ leo, aċt níor ḟéadas aon rud eile do ḋéanaṁ aċt gáirí leo.



# Ceist gan Réiḋteaċ

## ag Brian Ua Nualláin

Tá sé bliana ann ó cuireaḋ an eaċtra so ṫíos fé ċló don ċéad uair. Aċ níor baineaḋ a ḋaṫ d'á húire idir an dá linn. Níor ḋána liom a ráḋ ná fuil an tarna duine in Éirinn a ḟéadfaḋ aiste díreaċ mar í do ċur i gcionn a ċéile. Scríoḃnóir ann féin iseaḋ an Nuallánaċ.

Ḃí seanduine ann aon uair amháin, seanduine cóir cartannaċ crios-leaṫan cneasda .i. duine ró-ṁaiṫ. Ḃí sé ċoṁ ársa sin gur ċuiṁin leis go maiṫ na neiṫe móra staireaṁla a ṫáinic i gcúrsa i nÉirinn céad bliain ó ṡoin agus ḃí cuma cearr ciotaċ ar a ċuid Gaeḋilge—an oiread diṫe a ḃí aige—naċ ḃfuil a saṁail le fagáil taoḃ amuiġ de Leaḃar na hUiḋre; agus go minic gan 'sa leaḃar sin féin. Ḃí cromaḋ ar a ḋruim agus ḃíoḋ bata droiġin i dtólaṁ i n-a ċraig; ḃí sé raṁar beaṫaiste agus a ḋá ṡúil ag bruidirniġ go beo faoi'n a ṁallaċaiḃ bána; níor ċaiṫ sé bóna ná carḃad fá'n a ṁuineál aċt féasóg ḟuiscneaċ fada bán ag silleaḋ anuas ó'n a ḋá ċluais ar ċlár a ḃrollaiġ, oiread fionnaiḋ fíor-ṁaiṫ is líonfaḋ ḋá aḋairt. An té ṫuigfeaḋ uaisleaċt na sean agus an urraim is dúil dóiḃ, ċuirfeaḋ sé an dara sonnraḋ 'sa sómpla seo. Ḃí sé ró-ṁaiṫ.

Ḃí an Seanduine 'na ċoṁnuiġe le'n a ṁac i dteaċ (agus, ó ṫárla sinn g scéalaiḋeaċt i nGaeḋilg), i dteaċ ḃeag aol-ḃán i n-ascal a' ġleanna. Ar ġaoḃar a ṫoiġe ḃí teaċ eile agus stócaċ a ḃí ag éirġe aníos 'na ċoṁnuiġe ann le'n a ṁuinntir. Ḃí an stócaċ ag méadú i gcéill i n-aġaiḋ an lae, ag éirġe géar-ċúiseaċ agus fiosraċ.

Lá amháin, ṫug sé a aṫair ar ḟód fá leiṫ agus ċuir sé ceist air, ceist ṁór a ḃí na luiġe go trom ar a aigne le fada.

"Nuair ḃíonn an Seanduine seo 'na luiġe," arsa'n stócaċ, "an mbíonn a ḟéasóg faoi éadaiġ na leapṫa, nó an mbíonn sí amuiġ fá'n aer agus na h-éadaiġ cuaċta isteaċ fúiṫi?"

"Sin ceist ṁór," arsa'n t-aṫair, "agus ní'l a réiḋteaċ agam-sa. Aċt cuir ceist ar do ṁáṫair."

Rinne an stócaċ amlaiḋ.

"Ní ṫiocfaḋ liom sin a ráḋ," arsa'n máṫair, "aċt sé mo ḃaraṁail go mbeiḋ 'fios ag a ṁac. Téiġ anonn agus cuir ceist air."

Rinneaḋ amlaiḋ. Duine láġaċ an mac, duine naċ raḃ cealg ann aċt oiread le'n a aṫair. Meaḃruiġ sé.

"Ċodluiġ mé 'sa leabaiḋ ċéadna leis," ar sé, "ó ḃí mé ċoṁ beag leat féin, agus dá ndeanfaiḋe mo ḟeannaḋ ar an láṫair seo, ní ḟéad-fainn an ċeist sin a ḟreagairt . . . aċt seo isteaċ é. Cuir do ċeist air féin."

Cuireaḋ an ċeist. Maċtnuiġ an

Seanḋuine go doṁan doiliġ. Sciursaiġ sé a inteann mall meirḃ, ċas agus ċrait a ċuiṁne. Ḃruiḋ sé a ṡúilí agus ṡaṁluiġ sé ḃeiṫ 'na luiġe i n-a leabaiḋ. Rinne sé a ḋíċeall aċt faraoir ní raḃ gar ann.

“Ní'l ḟios agam,” ar sé go simpliḋe. Ḃuail cuṁaiḋ agus náire é gan ceist coṁ furusta sin a 'ḟuascailt i nḋiaiḋ a ḃfaca sé de'n tsaoġal.

“Tar arais i mbárać, a ḟir ḃig,” ar seisean, “agus ḃeiḋ freagra do ċeiste agam.”

“Go raiḃ maiṫ agat,” arsa'n stócać.

D'imṫiġ an lá agus ṫáinic an oiḋċe. Ċuaiḋ an Seanḋuine fá coṁnuiġe. Ċuir sé air a léine oiḋċe agus a ḃairéad-codalta, ṡocruiġ sé é féin siar go seascar, ċuir sé a ċeann ar an aḋairt, ċóiriġ sé éadaiġ na leapṫa go dlúṫ agus go cúramać faoi a ḟéasóig, agus luiġ sé leis ag iarraiḋ a ċodlata. Aċt níor luiġ go cionn aḃfad. Ṫáinic an toċas ar a smeigiḋ, an toċas teann teinntreać. D'éiriġ a ṁuineál niṁneać agus a ċluasa te; ḃí éadaiġ na leapṫa ag mailú na féasóige. Nać leaṁ atá mo ċeann críonna anoċt, dar leis, agus gan mo ḟéasóg faoi na h-éadaiġ agam mar a ḃí le daċad bliain. Ċuir sé na h-éadaiġ go feargać tar an ḟéasóig agus ċuaiḋ arís ar lorg suain. Taoḃ istoiġ de ḃomaite, ḃí sé ó raṫ arís; ḃí sé ar an anás go fíor, fá ṗian agus fá ṗiolóid. Dá mbéaḋ fiċe préaċán ag iarraiḋ neadrać a ḋéanaṁ san ḟéasóig sin, ní ċuirfeaḋ siad buaiḋirt níos mó air.

“Dám!” arsa'n Seanḋuine.

Smaċtuiġ sé an raċt feirge a ḃí ag teaċt air agus tug sé iarraiḋ an scéal a ḃisiú. Ċuir sé leaṫ na féasóige istoiġ agus leaṫ amuiġ; luiġ sé ar a aġaiḋ; ar an ḃfionnaḋ féin, agus ċuir sé a ċeann go h-iomlán faoi na h-éadaiġ. Aċt ḃí gać réiḋteać níos measa ná a ċéile . . .

Ṡuiḋ an Seanḋuine suas agus ṁeaḃraiġ sé go h-uaigneać. Dar leis annsin gur ṁór an éadáil eirġe agus cupán láidir tae a ḋéanaṁ agus ceist an ḃuaċalla a leigint ar fad i ndearmad: dul arais 'na luiġe annsin, agus nuair ḃeaḋ sé ar tí a ċodlata, cuiṁniú ar an ċeist.

“Deanfaiḋ mé cupán tae dorċa diaṁar do-eolais,” arsa'n Seanḋuine.

D'éiriġ sé, agus d'aimsiġ an staiġre dorċa síos ċuig an ċisteanaiġ. Is aṁlaiḋ a lean sé ag siuḃal an urláir gan an urlár ann; fá ṫosać do'n staiġre agus fá ḋeireaḋ do'n urlár an áit sin. Ṫuit sé mar ṫuiteaḋ sac plúir. Ḃris sé a ṁuineál, agus scoiltiġ sé a ċlaigeann agus scar a anam le 'na corp.

* * * *

Maireann an gasúr sin go fóill. Ḃíonn sé ar scoil ag déanaṁ léiġinn, agus an ċeist sin in a ċroiḋe go fóill gan réiḋteać uirṫi. Tuigfiḋ sé ar ball nać ḃfuil iomlán an eolais ins na leaḃraiḃ, agus cuirfiḋ sé an ċeist ar ṡean-ḟear éigin eile; agus má ṫuiteann an lug ar an lag ar fad air, cead aige fanaċt go dtig a ḟeasóg féin (má tá a leiṫéid i ndán dó), agus an t-aṁras niṁneać a ḋíbirt uaiḋ go deo.

Aċt b'féidir go gcuiriḋ Dia ciall ann.

# Ḋá Scéal

le

# Caoiṁín Ó Conġaile

•

Ċúis ḃróid dúinn a liacṫ uġdar céimeaṁail do ṡoláṫruiġ ċuġainn sa ċéad uimir d'Éire. Aċ b'ḟacṫas dúinn ná beimís ag coiṁlíonaḋ an dualgais a ḃí orainn mara neartuiġimís le huġdair óga nar ḃain bárr a gclú amaċ fós. Baḋ ġeal linn uġdar úrnua do ċur in aiṫne don ṗobal don ċéad uair. Ḃí sé de raṫ orainn féin aiṫne a ċur ar a leiṫéid. Isé Caoiṁín Ó Conġaile an t-uġdar adeirimíd. Nár ḃainiḋ Dia dínn é go dtigiḋ toraḋ aibiḋ ar a ṡaoṫar! Seo 'nár ndiaḋ an ċéad scéal :

## UAIREANNTA

Do ḋíriġ sé ar an ngriscín arís. Naċ roiġin a ḃí sé! Ḃíoḋ sé roiġin i gcoṁnaiḋe. Leig sé osna as. Ċuala sé scian agus forc a ṁná ag tuitim ar an mbord. Ċuir sin in úil dó go raiḃ coṁrac ag teaċt. Tuille gobaireaċta! Tuille argóna! Nár ċeart taiṫiġe ḃeiṫ aige ar spoċaḋ faoi seo, ṫréis trioċa bliain. Is dóċa go raiḃ rudaí ann nárḃ ḟéidir dul i dtaiṫiġe orṫa ar ċor ar biṫ. Do ḃris guṫ a ṁná isteaċ ar a smaointe agus ċuir sin an conspóid a ḃí le teaċt ós cóir a aigne.

"Ag cur strainnce ort féin le biaḋ folláin! Naċ tusa atá posóideaċ! Is mór an truaġ é naċ n-iarrann tú ar Ṫomás uasal Maguiḋir tú ṫaḃairt go dtí a ṫeaċ-san ċun dinnéir! Caiṫeann tú do ċuid aimsire leis ar ċaoi ar biṫ. Is beag é do ṁeas orm-sa is mé ag sciúraḋ is ag stráċáil——"

Ag sciúraḋ is ag stráċáil, ag stráċáil is ag sciúraḋ. Cé ṁéid uair a ċuala sé é sin. Sé uair sa ló, b'ḟéidir. Dá réir sin, cé ṁéid uair a ċloisfeaḋ sé i dtrioċa bliain é. Fan go fóill. Cúig lá seasca is trí ċéad i mbliain. Agus sé lá seasca——

Ṫáinig guṫ a ṁná cuige arís. Ar a ḃás ní ḟéadfaḋ sé cuiṁneaṁ ar céard a ḃí ráiḋte ceana aici. Aċ anois——

"Ḃí tú ag rásaí na gcon arís aréir. Rásaí na gcon! 'S mise annseo ag spáráilt na bpiġinn ċun an teaċ a ċongḃáil le ċéile, fad is a ḃíonn tusa

ag cur droċ-ċríċ' ar do ċuid airgid ag na madraí——''

Madraí. Ḃí súil aige naċ ndéanfaḋ sé dearmad cúpla punt a leagaint ar Ċleite an oiḋċe sin. Ċú ṁaiṫ í Cleite. Rud beag mí-áḋṁaraċ, uaireannta, aċ——

"——na páistí a ċur ar scoil inniu is bróga briste orṫa. Is cuma ḋuit-se é sin ar ndóiġ aċ airgead ḃeiṫ agat le caiṫeaṁ ag rásaí na gcon. Ḃeaḋ sé ċoṁ maiṫ againn ḃeiṫ marḃ——''

Marḃ. Ba ṁór an truaġ é naċ raḃ sé féin marḃ. Ní ḃeaḋ a ṫuille argóna, ná a ṫuille aċrainn ann. Tada aċ síoṫċáin síorruiḋe. B'ḟada an bás uaiḋ. Ḃí an tsláinte go maiṫ aige. Is dóċa go mairfeaḋ sé go cionn roinnt ṁaiṫ blian fós. Níor ṁar sin don ḟear úd an lá ċeana. Níor ḟan seisean go gcríoċnóċaḋ tinneas nó aois a ré nuair a ġoill an saoġal go ró-ṁór air. Go deiṁin níor ḟan. Ṫóg sé an coṁgar. Ċaiṫ sé é féin fé ṫraen. Ba ṡalaċ an bás é! Ní leanfaḋ seisean an sampla sin. Nim, b'ḟéidir? Ní heaḋ, an iomad den ṗéin ann. Ag creimeanaċt 'na ċolainn ar nós luiċe. Gunna? Ḃeul, ní raiḃ aon ġunna aige. B'é an rásúr an rud ab' ḟearr. Ḃeaḋ sé saor agus éifeaċtaċ. Nár ġreanúir an rud é sin. "Saor éifeaċtaċ" ar nós fógra sa bpáipéar. Ċaiṫfí é sin d'innsint do Ṫomás. Saor is éifeaċtaċ is gan puinn den ṗéin ann. D'éireoċaḋ sé codladtaċ. Seaḋ, b'ṡin é é. An rásúr! Déanfaḋ sé anois é. Ní ċuirfeaḋ sé ar an méar fada é! D'éiriġ sé.

"Tá mé bréan den ġobaireaċt seo gan stad! Ní ċloisim tada ó ṁaidin go hoiḋċe aċ tusa agus do ċuid piocaḋ! Ḃeul, cuirfear deire leis . . . anois! Cuirfiḋ mise deire leis."

Ċaiṫ sé uaiḋ a scian. Ṡáiṫ sé a ṗláta uaiḋ go lár an ḃuird. Do doirteaḋ cuid den annlainn ar an scaraoid. Níor ṫug sé an ċoir uaṫḃásaċ sin fé ndeara. Suas an staiġre leis, go glóraċ. Ċuaiḋ sé isteaċ sa seomra folcaiḋ. Cá raiḃ an rásúr sin? Naċ é a ḃí ag éirġe faillíġṫeaċ. Ní ḟéadfaḋ sé cuiṁneaṁ ar an áit a d'ḟágaḋ sé rud ar biṫ. Ní raiḃ sé ar an mbáisín. A, annseo ar an ḃfuinneoig.

Anois an t-uisce te. Ṡuiḋeaḋ na sean-Róṁánaiġ in uisce te i gcoṁnaiḋe agus an scórnaċ á ġearraḋ aca. Ní raiḃ dabaċ ar biṫ annseo. Ċaiṫfeaḋ an báisín cúis a ḋéanaṁ. Do ċas sé an buacaire. Do scáird an t-uisce amaċ. Rinne sé gliogar áṫasaċ sa mbáisín. Ṫóg sé an rásúr. Ṡiuḃail go dtí an stropa. Ċrom sé ag oibriú an rásúir air. Suas, anuas. Ṫosuiġ sé ar ḃeiṫ ag feadġail. "An Londuḃ" a ḃí ar siuḃal aige. Ḃíoḋ de nós aige é sin a ġaḃáil i gcoṁnaiḋe is é ag cur faoḃair ar rásúr.

I gceann móiméid eile ḃí an rásúr géar. Anonn go dtí an ḟuinneog leis. Gan smaoineam air, ṫóg sé an ġallaoireaċ agus an scuaibín agus do scar sé soḃall ar a aġaiḋ. Ṫóg sé an rásúr arís. Ċuaiḋ sé go dtí taoḃ an tseomra agus ṡeas sé ós coṁair an scaṫáin. D'árduiġ sé a smig agus ṫosuiġ sé ag bearraḋ.

"Tá súil agam naċ ndéanfa mé dearmad cúpla punt a ċur ar Ċleite anoċt. Cú ṁaiṫ í siúd aċ rud beag mí-áḋṁaraċ . . . uaireannta!"

Críoċ.

# Slán Leat

AN tráṫnóna a ḃí ann agus ḃí Mac Uí Ċeallaiġ tuirseaċ. Do ṡín grian an ġeiṁriḋ a méaranna fada tríd an ḃfuinneoig agus do ṫarraing scáil an fir ar an mballa. Ba ṁór an scáil í. Ċlúdaiġ sí a leaṫ den tseomra díreaċ mar a ċlúṁdaiġ pearsantaċt Ṁic Uí Ċeallaiġ an scoil uilig ar feaḋ ċeaṫraċa cúig de ḃlianta.

B' iomḋa gasúr d'ḟreastail an scoil i riṫ na tréimse sin agus b'iomḋa cineál a ḃí orṫa. Gasúir stuamda, gasúir amaideaċa, agus gasúir a ḃí idir eatorṫa. Ċuile ḋuine aca agus rian Ṁic Uí Ċeallaiġ air ag fágáil na scoile ḋó.

Ḃí sé in am ḋó féin í ḟágáil anois. Aċ, níorḃ ionann an ḟágáil sin agus fágáil ġasúir a ḃeaḋ ag dul amaċ ón scoil le buaiḋreaṁ a óige ar a ċúl agus an saoġal ar fad ós a ċoṁair. Ḃí an saoġal ar fad ar ċúl Ṁic Uí Ċeallaiġ agus ní raiḃ ós a ċoṁair aċ an ciúineas agus an t-uaigneas. Ḃí a ṡaoġal mar oide caitte; ḃí sé ar tí dul ar ṗinsin.

Ḃí carnán leaḃar láiṁ leis. Rug sé orṫa agus ċuir go mall isteaċ i gcófra iad. An leaḃar-rolla a scríoḃaḋ sé ann ċuile lá dá raiḃ sé ar scoil, sean-leaḃar a ḃí stracuiġṫe caitte mar é féin; an Clár-leaḃar a ḃí líonta de ainmneaċa, colún ar colún, de ainmneaċa na ngasúr uilig a ṁúin sé riaṁ; an leaḃar-tuarasgaḃála a raiḃ scéal a ṡaoġail mar oide scríoḃṫa ann ón gcéad lá go dtí an lá deiriḋ de. Do réir mar a ċuir sé isteaċ iad, d'ḟág sé slán aca—b'iad cairde a ṡaoġail iad, is trioċa sin d'ḟág sé slán ag ċuile ġasúr a ḃí fé na ċúram aige riaṁ. Ṫáinig siad go léir os coṁair a aigne agus é ag beannú amaċ.

RINNE na heocraċa torann dúr nuair do leag sé ar an gcrinlín iad ṫréis glas a ċur ar an gcófra. Ṡuiḋ sé síos go mall riġin fé mar a ḃeaḋ tuirse air de ḃarr an tsaoṫair nó fé mar ba leasc leis scarúint fós le ionad saoṫair a ḃeaṫaḋ. D'ḟan sé tamall, é cromṫa ṫar an gcrinlín, na láṁa leaḃaire scarṫa ón a ċéile ar a ḃarr; na méaranna caola, a raiḃ rian an deirg orṫa, gan cor asta; cuma smaointeaċ ar an tsean-aġaiḋ rocaiġ. Ní ḟaca sé, nó má ċonnaic, ba ċuma leis, an stríoc fada de ċailc ḃáin síos muinṫille a ċulaiṫ ḋuiḃ ná an stríoc eile d'ḟéaċ ċom ainteis sin le taoḃ an ḟáinne óir a ḃí saitte ina ċaraḃat uaiṫne agus a ċongḃuiġ an caraḃat sin 'na áit timċeall an ḃóna ċruaiḋ. Ní ḟaca. B'ḟuirist é sin d'aiṫint ar an mbrón doiṁin a ḃí le feiceál ins na súile gorma críonna. Súile iad a líonaḋ de lasraċa millteaċa feirge nuair a ḃriseaḋ ar an ḃfoiġid aige le gasúr eicint nár ċuir an tsuim ċeart 'na ċuid oibre. Aċ ní raiḃ aon rian den ḟeirg air anois. Ní raiḃ aċt rian soilléir an ḃróin, sin agus, dá mbreaṫnuiġṫeá go géar air, dríodar beag de ċaḋmas a óige, dá mb'áil leat caḋmas a ṫaḃairt air, sa ċaoi a raiḃ a ċuid gruaige cíorṫa ṫar ḃarr a ċinn aige d'ḟonn an plaitín a ḃí ann d'ḟolaċ ar an saoġal mór. D'ḟan sé gan cor as, é ag aṁarc ar an léarscáil a ḃí ar croċaḋ ar an mballa ar a aġaiḋ amaċ, léarscáil naċ ḃfaca sé ar ċor ar biṫ, mar ní tíreolas a ḃí 'na ṁeaḃair aċ stair; a stair féin, scéal a ré oibre,

scéal na gceaṫraċa cúig mblian a ċaiṫ sé le foiġid agus le dúṫraċt ag iarraiḋ sliocṫ sleaċta, a raiḃ a n-aigne ag síor-ṗlé le claiḋṁte geala agus gárṫa gaisge, do ċur i ḃfeileaṁ-aint do ṡaoġal dúr gnóṫa an lae indiu.

Ḃí sé seasca cúig bliain d'aois aċ ċeapfá air go raiḃ sé seaċtóṁaḋ a cúig. Is ait mar a ṁéaduiġeann ceárd an oide ualaċ na mblian ar ḋuine, go mór ṁór má ḃíonn sé gan suim aige in aon ċaiṫeam-aimsire. Níorḃ ḟear mór spóirt ná scléipe é an máiġistir ná níor ṗós sé riaṁ. Do ṫreaḃaḋ a aigne an iomaire ċéadna de ṡíor, iomaire a raiḃ taiṫiġe ċoṁ mór sin aige uirṫe naċ ḃféadfaḋ sé é ḟágáil anois fiú aṁáin dá dtagaḋ an mian ait sin ċuige. Aċ anois ḃí air an sean-ṡaoġal a ḟágáil agus tús eolais a ċur ar ṡaoġal nuaḋ. Ḃ'olc leis an t-aṫarú; ní raiḃ taiṫiġe ar biṫ aige ar an saoġal nuaḋ seo agus ċuir sé faitċíos air. Ḃí gráḋ aige don tsean-scoil seo a raiḃ cuṁra géar na bpeann luaiḋ is sean-ḃalaḋ an aráin ann, na binnsí breacṫa le hainmneaċa agus duḃaċ, na léarscáileanna 'na ngioḃail ar an mballa, na pictiúirí staireaṁla—fir Ḃriain, iad gléasta i lúireaċa Normánaċa ag daṫadóir aineólaċ eicínt, is iad ag ruagaḋ na Loċlannaċ ag Cluain Tairḃ; arm Uí Néill, go féasógaċ fiaḋain, ag briseaḋ airm Eilíse ag Béal an Áṫa Ḃuiḋe; Cromail ag cosgairt ṁuinntir Droiċead Áṫa, crombéal duḃaice fada tugṫa do Ċromail féin ag gasúr eicínt mar ḋíoġaltas ar ar ḟulaing na Gaeḋil.

Ḃí an sean-ṁáiġistir tréis a ṡaoġal do ċaiṫeaṁ i measc na rudaí sin. 'Na measg seaḋ a ċéadtuig gasúir neirḃiseaċa, "A Ṁáiġistir" air, iad ag meas 'na n-aigne féin cé'n cineál duine é, an raiḃ sé crosta nó bog, an raiḃ neart 'na láiṁ nó naċ raiḃ. As sin amaċ, do ḃ'é an Máiġistir é. Ḃa ṁór an coṁaċt a ḃí ag gaḃáil leis an tiodal. Ar na ġlacaḋ do, ḃ'ṡin ġlacta aige le post ḟir ċoṁairle na dutaiġe. D'ḟreagraḋ sé ceisteanna casta, ṡocruiġeaḋ sé argóintí, ṫuisiġeaḋ sé talaṁ. Do ḃí meas ag ċuile ḋuine air; do ḃí iontaoḃ ag ċuile ḋuine as.

Do léiriġeaḋ ar aġaiḋ a aigne anois pictiúir de féin is é ag tosnú ar a ċuid oibre mar oide. Ḃa ċuiṁin leis an ċéad rang riaṁ do ḃí aige. Scata aisteaċ de na diaḃail ba ṁeasa ar ḋruim an doṁain, dar leis. Ḃí gasúr áiriġṫe orṫa dárḃ' ainm Tomás Ó Riain. Na rudaí a ḋéanaḋ sé-siúd agus, á sárú sin, na rudaí naċ ndéanaḋ sé, do ċuireaḋ siad allus ar Ṁac Uí Ċeallaiġ ins na laeṫe sin. Anois rinne sé mion-gáire smaointeaċ: Marḃuiġeaḋ an Rianaċ i gCogaḋ na Saoirse. Ḃa ṁó go mór an t-uaṫḃás a ċuireaḋ sé ar na Gaill ná mar ċuir sé riaṁ ar a ṁáiġistir. Ar ḋeis Dé go raiḃ sé! Ar ḋeis De go raiḃ ċuile ḋuine dá ċloinn altroma a ḃí marḃ!

I nDiaiḋ a ċéile ċuir sé eolas ar ṁeon a ċuid scoláirí. Ní ċuireaḋ an rang an buaiḋream céadna annsan air. De réir a ċéile ṫosuiġ sé ag obair; d'éiriġ leis rud eicínt do ċur aḃaile ar an rang. Agus tréis tamaill do ġluais a ṡaoġal go réiḋ socair. Ṫagaḋ gasúir nuaḋa; d'imṫiġeaḋ na sean-ġasúir, agus, ċuile ḋuine a d'imṫiġ, d'ḟágaḋ sé mannt beag 'na ċroiḋe a lean de ṡíor gan líonaḋ.

Ḃ'iongantaċ iad na rudaí a ṫárla le n-a linn. Cogaḋ na mBoer, an Cogaḋ Mór, Muirṫéaċt na Rúise, ṫángadar is d'imṫiġeadar uile, ċuile ċeann ag fágáil a ċréaċta ar aigne

na ndaoine. In Éirinn, freisin, b'iongantaċ na rudaí a tárla—rudaí a raiḃ sé féin páirteaċ ionnta. Sinn Féin á ḃunú, Éirġe Amaċ na Cásga, coṁrac fuilteaċ 1920-21, an Connraḋ agus, 'na ḋiaiḋ sin, an Cogaḋ Caṫarḋa—an tubaist ba ṁó a d'ḟulaing Éire riaṁ—nuair a dearmadaḋ sean-ċarṫannas is sean-aontaċt agus nuair a sladaḋ uaiṫi na laoċra ba ċalma a ḃí aice riaṁ.

Ní ḃíoḋ saoġal na scoile go ciúin, réiḋ i gcoṁnuiḋe. Ba ṁinic a ḋéiġeaḋ tuismiġṫeoirí ag clamsán faoi léasaḋ a fuair a gclann. Ba ċuma leo féin gurḃ é tuairim an ṁáiġistir naċ raiḃ ag slanú a leanḃ ó ċrann na croiċe aċ an léasaḋ céadna! Annsin na cigirí, cuid aca macánta, cuid aca searḃ, iad go léir faireaċ. Ḃíodar ann nár aontuiġ leis i gcúrsaí poilitiḋeaċta. Ní raiḃ aon ġráḋ ag luċt na dteaċ ósta air. Ní raiḃ ann, dar leo, aċ scannraċán suaraċ nár ól a gcuid beoraċ agus nár líon a gcuid scipéadanna. Ḃí cion ag na sagairt air. Aċ níorḃ' i leiṫ cáirdeasa é. Níorḃ eaḋ, aċ ba ṁaiṫ ag an harmónium é sa séipéal agus ṁúineaḋ sé an Teagasc Críost-aiḋe go maiṫ is, mar sin, ní ḋéantaí staicín áiféise den ṗaróiste nuair a ṫagaḋ an t-Easpog.

Ba ḃeag an áird a ṫugaḋ Protas-túnaiġ an ḃaile air. Maidir leis féin de, d'árduiġeaḋ sé a hata nuair a castaí an Ministéar air aċ, ṫairis sin, ní ḃaineaḋ sé leó. Ní raiḃ aċ aon lúdaċ aṁáin ar an bpobal. Ba ṁór an ċúis ḃéadáin do na daoine a ṫeaċt agus a imṫeaċt obann ċuile Aoine. Droċċleas eicint a ḃíoḋ bearṫuiġṫe aige, ar ndóiġ, mar cé'n ṁaiṫeas a d'ḟéadfaḋ fear macánta a ḟáġáil as an traċlais a ċeannuiġeaḋ sé uata? Ní ḋeineaḋ anmáiġistir aon ṁaċtnaṁ air agus ḃíoḋ sé féin ró-ġnóṫaċ le haon ṁaċtnaṁ a ḋéanaṁ ar an máiġistir. B'é garradóir na scoile an t-aon duine aṁáin gan creideaṁ san áit agus toisg gur ḃreáġ an cabáiste agus gurab' iongantaċ na fataí a ṫógaḋ seisean níor ġoill a ain-ċreideaṁ go ró-ṁór ar an máiġistir.

Aċ as seo amaċ, ḃeaḋ an ceangal ba ṁó a ḃí idir Mac Uí Ċeallaiġ is na daoine briste. B'ṡeod an deire. Ḃeaḋ críoċ leis an obair is leis an gcoiṁlint, críoċ leis an mbrón is leis an mío-ḟoiġid, críoċ leis an mbuaḋáirt a laġduiġeaḋ anois agus arís nuair a d'éiriġeaḋ le duine de na gasúir sa saoġal mór. Ḃí an Rolla deireannaċ glaoiḋte aige, an ceaċt deireannaċ ceartuiġṫe aige, an pionós deireannaċ for-ċurṫa aige. Nuair a ċualaḋ sé an clog ag a trí, b'é sin an uair ḋeireannaċ a ċluinfeaḋ sé mar ṁúinteoir é. Nuair a scarfaḋ sé leis an scoil an tráṫnóna seo, scarfaḋ sé léi go deó.

B'ḟada é á ullṁú féin i gcóir na scaraṁna sin; aċ ní raiḃ sé ullaṁ fós. B'ḟada é ag iarraiḋ a ċur na luiġe air féin gur ṁaiṫ leis dul amaċ fén aer i bfad ón scoil, i bfad ó na páistí, i bfad ón ngleo a ḃí ag briseaḋ a ċéille. B'ḟada é ag iarraiḋ na rudaí sin a ḋéanaṁ aċ anois féaċ é gan toraḋ ar biṫ aige de ḃarr a iarraċta. B'annsa leis an tráṫ ba ḋuiḃe dá ṡaoġal ná an sciṫ a raiḃ sé ċun a glacta.

Ḃuail an clog an ceaṫair. Ċorruiġ sé é féin, d'éiriġ 'na ṡeasaṁ is d'ḟéaċ 'na ṫimċeall. Leig sé dá ṡúile gluaiseaċt ṫar an sean-ṡeomra at-uair. Annsin, go mall brónaċ, ċuaiḋ sé amaċ. Ċnag torann an dorais ag dúnaḋ 'na ċroiḋe. Ṫáinig gasúirín a ḃí 'na ṡeasaṁ leaṫ'smuiġ ċuige.

D'ḟéaċ sé suas ar an ḃfear gan cor gan cainnt as. Ṡleaṁnuiġ deor mór aṁáin as a ṡúil. Riṫ síos a aġaiḋ. Ba ṁinic roiṁe seo a ċeap an máiġistir an gasúr seo a ḃeiṫ 'na ḃiṫeaṁnaċ críoċnuiġṫe. Aċ anois rinne sé dearmad ar ċuile ċoir a ḃí déanta aige. Ní raiḃ ann aċ duine eile dá ġasúir, ball den arm óg dóċasaċ a ṫreoruiġ sé féin ar ḃóṫar an ċirt.

Níor ċuir sé aon iongnaḋ ar an máiġistir brón do ḃeiṫ ar an ngasúr fé go raiḃ sé féin ag imṫeaċt. Ḃí brón ar an tsean-scoil féin. Laḃair an gasúr, criṫ 'na ḃéal:

" A ṁáiġistir."

Do ḋearmad sé gaċ a d'ḟulaing sé ón ḃfear. Níor ċuiṁniġ sé ar tada aċ go raiḃ fíorċara á ċailleaṁaint aige.

" Ó, a ṁáiġistir." Rug sé ar láiṁ ar an ḃfear agus leag sé a aġaiḋ i gcoinniḃ a ċóta. Ċuir an fear láṁ leis ar an gceann fionn.

" Seaḋ, a ṁic," ar seisean go bog.

D'ḟan siad mar sin tamall gan focal eile asta. Annsin do ḋíriġ an gasúr é féin. Do ċimil sé na súile is rinne sé tréan-iarraċt ar ġáiriḋe.

" Slán leat, a ṁáiġistir," ar seisean.

" Slán agat, a ṁic."

Síos an cosán leis an sean-duine go mall. Nuair a ṡrois sé an geata d'iompuiġ sé agus d'ḟéaċ sé siar ar an áit a raiḃ an ġrian ag lonnraḋ ar ċeann fionn. D'árduiġ an gasúr a láṁ. Ṫáinig a ġuṫ go cluasa an ḟir. Agus ón tsean-scoil féin, 'na seasaṁ annsin, na cuid fuinneoga ag caoċadaġail go brónaċ sa ngréin tráṫnóna, ṫáinic mac alla na ḃfocal i nglór a ḃí níos doiṁne is níos brónaiġe ná glór an ġasúir.

" Slán leat, a ṁáiġistir. Slán leat."

# The Reverend Mr. Batley

## Liam Ó Briain do ċeap

•

Sinn-ne ná raiḃ aċ ar éigin taġaiṫe go blianta na tuisceana tráṫ ḃí cogaḋ Gaeḋeal re Gallaiḃ ar siuḃal isé is fearr linn a ċlos 'na ṫaoḃ na neiṫe beaga pearsanta do ṫárla ḋóiḃ-siúd do ḃí sáiṫte isteaċ ann. Ceann de sna heaċtraí úd a aiṫriseann Liam Ó Briann sa scéal so an ṁinistéir Ġallda.

"Sé mo ṫuairim," ars an ministéara, "go ḃfuil baint éigin idir ṡean-ḋáluioċt na hÉireann agus sean-ḋáluioċt na Corsaice agus go mórṁór na Sardinia, baint naċ ḃfuil cur síos cruinn air, ná míniú beaċt air i n-aon leaḃar, go ḃfios dom-sa."

"Ar ṡiuḃail tú na tiorṫa sin?" arsa mise. "Do ṡiuḃail, tamall de ḃlianta ó ṡoin, tréis dom mo ċéim a ḃaint amaċ i nOxford. Sean-ḋáluioċt na Gréige agus na Róṁa is mó b'aḋḃar suime ḋom go dtí sin. Ar mbreaṫnú na dtiorṫa sin dom, ċinneas ar an sean-ḋáluioċt Ċeilteaċ d'infiúċaḋ. Ṫug sé sin go hÉirinn mé agus nuair a ṫárla sa tír seo mé, b'ḟearr liom Gailliṁ annseo mar ṡuiḋe staidéir ná Baile Áṫa Cliaṫ."

"Tuige?" adeirim-se go fiosraċ. "B'iongnaḋ liom nuair ċonnaiceas do leiṫéid, ministéara d'Eaglais Ṡasana ó Ṡasana, ag bualaḋ isteaċ ċugainn anuraiḋ. Go mór ṁór agus an saoġal atá ann. Ḃí droċ-aiṁreas ag cuid againn ort. Aċ is gearr a ṁair sé. Maiṫ ḋúinn é. Ḃíonn gaċ éinne i nÉirinn droċ-aiṁreasaċ ar strainséaraí faoi láṫair."

Ṫáinig friġid an ġáire ar ḃéal an ministéara. "Ní tógṫa orraiḃ é, is dóċa," ar seisean. "Ba roġa liom, nuair a ṡocruiġeas ar tamall staidéir a ċaiṫeaṁ i nÉirinn, é ċaiṫeaṁ sa taoḃ ba Ġaeḋealaiġe den tír, fé mar ċualas, i n-áit a gcloisfinn an teanga Ġaeḋilge dá labairt."

"Ní ró-ṁaiṫ an tráṫ a ṫoġais ċun teaċt nár measg."

"Is fíor ḋuit. Le sé ṁí anuas, is cúis náire liom mé ḃeiṫ im Ṡasanaċ. Na gníoṁarṫa atá dá ndéanaṁ ag

Ḟórsaí na Coróineaċ—na Black and Tans seo mar a ṫugann siḃ orra—ċuir siad sgéan ionnam. Níor ċreideas ar dtús go ḃféadfaḋ fírinne ar biṫ a ḃeiṫ ins na sgéalta a ċualas uaiḃ go léir. Aċ . . . b'éigin dom . . . diaiḋ ar ndiaiḋ. An fear boċt úd a tógaḋ as an dug ag an mBalla Fada agus piléar 'na ċeann . . . Breaṫnaċ naċ eaḋ ? ''

'' Seaḋ, Míċeál Breaṫnaċ ón tSráid Árd.''

'' Tá tú cinnte, dearḃṫa gurb iad a ṁarḃuiġ é ? ''

'' Táim, ċoṁ cinnte is tá tusa 'do ṡuiḋe annsin cois na teine anoċt,'' adeirim-se. '' Nár ṫáinig siad isteaċ sa tsiopa agus nár ól siad deoċ ann sul ar orduiġ siad dó siuḃal amaċ i n-éindiġ leo ? Nár ċualaṫas an blas Sasanaċ a ḃí ar a gcainnt ? ''

'' Dia lem' anam! '' arsa Mr. Batley, '' agus an fótó uaṫbásaċ úd a ṫeaspáin tú dom de ċorpán leaṫ-ḋóiġte an ógánaiġ sin——''

'' Seaḋ, Ó Loċnáin, duine den ḃeirt ḋriṫeáireaċa a loisgeaḋ agus a pléasgaḋ agus a báiteaḋ, cúpla seaċtṁain ó ṡoin, amuiġ sa gConndae.''

'' Gan tráċt ar an mnaoi ḃoiċt úd a caiteaḋ, an lá ċeana, agus an naoiḋeanán ar ḃacán a láiṁe aice,'' ar seisean. '' Níor ṡaoileas riaṁ go gcloisfinn a leiṫéid de ġníoṁarṫa dá gcur i leiṫ daoine a mbeaḋ culaiṫ an Ríoġ orra.''

'' Ní hé an ċéad uair i nÉirinn é——'' adeirim. '' An droċ-sean-aimsir ? Seaḋ, aċ, nár ṡaoileamar uile go raiḃ deireaḋ go deo le haimsir agus le nósa Ċromail ? Is lag atá an Ċríostuíoċt ionnainn. Is lag sin.'' Do ċrom an ministéara a ċeann agus rinne a ṁaċtnaṁ, seal. '' Agus a ráḋ go ḃfuil siad ag smúraċt ṫart anoċt b'ḟéidir, agus bás obann i ndán do ċréatúr éigin dár ċruṫuiġ Dia.''

'' Maise, má tá, ní maiṫ an oiḋċe a ṗiocadar ċuige,'' adeirim-se, '' nó b'ḟéidir gur maiṫ, dar leo féin, le haġaiḋ an ċineál sin oibre.''

Bá fiaḋáin an oiḋċe í. Ḃí sinneán gaoiṫe ón ḃfairrge isteaċ ag siosgarnaiġ gaċ 'ra nóiméad taoḃ amuiġ d'ḟuinneoga an tiġe agus geoin fada ḋuḃrónaċ uaiḋ a ċuirfeaḋ olagón bean-siḋe i gcuiṁne ḋuit. Ḃí clagar na báistiġe ag drumadóireaċt ar na pánaí gan staonaḋ. Anois agus arís nuair a laguiġeaḋ ar ġeoingil na gaoiṫe d'ḟéadfá glór uaigneaċ na maoiḋmeanna a aireaċtáil agus iad ag briseaḋ ar an gcladaċ ar cúl an tiġe. I mBóṫar na Trága i nGaillim dom féin agus don ṁinistéara an oiḋċe ḃeannuiġṫe Ḋoṁnaiġ sin i Mí na Saṁna, 1920. Ṫárla go raḃamar 'nár gcoṁnaí i n-aontiġeas le mí anuas i dteaċ lóisdéaraċta a raiḃ (agus a ḃfuil) '' Stella Maris '' mar ainm air. Ḃíomar i mbun coṁráḋa go sócaṁlaċ tréis an tae, caṫaoir ṁór ag ceaċtar againn ós coṁair na teine móna. Ó ċeist go ceist, ḋíriġeamar ár gcainnt ar ċúrsaí sean-ḋáluíoċta, Ceilteaċ agus eile, agus uaiḋ sin ar an saoġal corraċ i nGaillim, timċeall leaṫ-uair tréis a naoi.

'' Is Sasanaċ dílis mé,'' arsan ministéara, ag leanúint air, '' dílis don Ríġ agus don impreaċt. Goilleann na droċ-ḃearta seo níos mó go mór orm-sa ná ort-sa, dá ḃríġ sin. Sgrioḃas litir ċuig an Times cúpla seaċtṁain ó ṡoin, ag innsint cuid den ḟírinne——''

'' Sgríoḃ tú, agus ba ṁisniúil uait é ḋéanaṁ,'' arsa mé féin ag cur isteaċ air, '' agus ní gan contúirt duit féin, bíoḋ fios agat.''

'' B'ait liom gníoṁ eicínt a ḋéanaṁ, gníoṁ foġainteaċ a ċuideoċaḋ le deir-

eaḋ 'ċur leis na cúrsaí seo. Céard d'ḟéadfainn a ḋéanaṁ, innis dom.''

Is cuiṁneaċ liom go maiṫ go ndearnas, díreaċ ar an noiméad sin, mo ḋá ċois a ċoċáil san aer ċun iad a leagan ar an matal. Ḃaineas an toitín dem ḃéal ar intinn freagra fada a ṫaḃairt ar an ministéara. Ḃaineaḋ geit as an mbeirt againn nuair a ṫáinig cnag géar gearr ar ḋoras na sráide amuiġ. An ġeit úd a baintí as daoine ċoṁ minic sin ar fud na hÉireann an tráṫ úd nuair buailtí go géar ar an doras ist' oiḋċe. D'éisteamar. Leigeaḋ duine isteaċ. Hosgluiġeaḋ gan ṁoill doras an ṗárlúis a raḃamar agus sáiṫeaḋ ceann isteaċ. Ní raiḃ ann aċ duine eile d'ollaṁna an ċoláiste!

''Tá seisear fear,'' ar seisean, ''ag fánadóireaċt timċeall Ḃóṫar na Tráġa, púicíní ar a n-aġaiḋ, gunnáin 'na láṁa aca agus iad ar lorg ollaiṁ. Tugaḋ an raḃaḋ ḋom-sa agus táim gá' ṫaḃairt duit-se. Slán agat.'' D'imṫiġ sé leis.

''Maise,'' adeirim, ''is olc an oiḋċe a fuaireadar ċuige.'' Ṫarraingeas anuas mo ḋá ċois den ṁatal agus síneas mo láṁ i dtreo mo ṗéire ḃróg a ḃí faoi ḃun cataoireaċ. Slipéirí a ḃí ar mo ċosa. D'éiriġeas agus ḃuaileas suas an staiġre ċun mo ṡeomra féin. Le linn an ama níor ṫáinig focal as béal an ṁinistéara. Déarfá nár tuig sé, nárḃ ḟéidir leis briġ a ḃaint as na focla a ḃí cloiste aige. Ċuireas orm mo hata agus mo ċóta mór. Ḃí gunnán sa tseomra agam agus timċeall duisín piléar. Ċuireas im ṗóca iad. D'ḟág mé slán ag an ministéara. Ċraiṫ sé láṁ liom gan focal a ráḋ. Ċuaḋas amaċ an cúl-doras ar an gcladaċ. B'ḟéidir gurḃ é ba ċeart dom, dul amaċ ar an tsráid ar lorg na ndaoine úd a ḃí ar mo lorg-sa, mar ċeapas. Aċ ní ḋéanfad gaisge ḃréige indiu, aċ an ḟírinne 'innsint. Ar agaiḋ liom ar an gcladaċ, ar cúl na dtiġṫe gur ṫáiniġeas amaċ ar Ḃóṫar Grattan, soir liom sgaṫaṁ ar an mbóṫar sin cois fairrge, annsin soir Ḃóiṫrín na Muiṁneaċ agus amaċ liom taoḃ ṫoir den Ḟaiṫċe Ḃig. Neaċ ní raiḃ le feiceail. Ṫar an gcanáil liom ar Ḋroiċidín an Ḃual-Ġlais agus síos Páirc an Ṁéara gur ḃaineas amaċ teaċ carad liom sa gcoṁursanaċt sin, áit a raiḃ seomra le fáil agam aon oiḋċe dá dtograiġinn é. An fear a tug an raḃaḋ ḋom, ḃí seisean imiġṫe freisin ó na teaċ féin go dtí teaċ carad eicínt. Ḃí '' áras dín '' mar sin ag gaċ éinne againn i nGaillim a ḃí i bpriosún ċeana agus ag cuid ṁaiṫ naċ raiḃ.

D'ḞANAS annsin go maidin agus mo gunnán im ġlaic agam ar feaḋ na hoiḋċe. Lár na ḃáireaċ ċuaḋas go dtí mo rang sa gcoláiste. ''Ar ċuala tú an sgéal?'' arsa duine eicínt liom. ''Glaoḋaḋ an t-Aṫair Ó Gríobṫa amaċ aréir, tamaillín roiṁ meán-oiḋċe; ḃí sé amuiġ ar feaḋ na hoiḋċe. Níor ṫáinig sé abaile fós.'' ''Dona go leor,'' adeirim-se, ''ar éigin a ṫiocfas sé ar ais ċoiḋċe más fíor sin.'' Ċualas gur ṫáinig triúr fear go dtí an teaċ ba ġoire dom teaċ féin—an Kinkora Hotel—timċeall leaṫ-uaire tréis dom-sa imeaċt, gur ċaiṫeadar beagnaċ uair an ċluig ann ag ól fíona agus ag imirt ċártaí. Ḃíodar tréis ḃeiṫ i dtiġ Ṁiċíl Uí Ċinnéide, beannaċt Dé leis, ag fiarfuiḋe ''Cá ḃfuil an t-ollaṁ?'' Ḋíbir siad as an dteaċ sin daoine a ḃí ar cuaird ann agus siad so a sgaip an sgéal ar fud Ḃóṫar na Tráġa. Ní mise a ḃí uata, áṁṫaċ, aċ Tomás Ó Máille, ar ḋeis Dé go raiḃ sé. D'imṫiġ siad as an Kinkora agus suas leo go teaċ na sagart. Cualtas gut an tsagairt ag

ráḋ leo síos ón ḃfuinneoig: "Certainly, I'd do more than that for you." Ḃí ordú tugṫa don Aṫair Ó Gríoḃṫa gan a ḋul amaċ ar ġlaoḋaċ oiḋċe mura mbeaḋ aiṫne ṁaiṫ aige ar na daoine. Cén finn-sgéal a ṁeall amaċ é? Ag Dia atá ḟios anois!

CASAḊ liom Mr. Batley. "Tréis duit imeaċt aréir," ar seisean, "ċuaḋas isteaċ id ṡeomra-sa, ṗácáil mé do ċuid éadaiġe id ṁálaí féin, agus ṫugas isteaċ im ṡeomra féin iad agus do ċuid leaḃar ċom maiṫ; i rioċt, dá dtagaidís siúd isteaċ, go bḟéadfainn do ṡeomra-sa a ṫeaspáint dóiḃ agus a ráḋ 'Tá sé imṫiġṫe as an teaċ seo, féaċaiḋ, sin é an seomra a ḃí aige,' gan bréag a ḋéanaṁ. Annsin ċuaḋas amaċ agus ṡiuḃlas ċoṁ fada leis an mBalla Fada, go dtí an áit ar marḃuiġeaḋ Miċeál Breaṫnaċ."

"Tuige, i n-ainm na naoṁ, an ndearna tú é sin, a leiṫeid sin d'oiḋċe?" arsa mise, agus iongnaḋ an doṁain orm.

NÍ ḋéanfa mé dearmad go bráṫ ar an bḟreagra a ṫug Mr. Batley ar mo ċeist.

"I thought," ar seisean, go han-tsimplí agus go han-dá-ríre, "that possibly Providence might lead me to the scene of a crime and that possibly I might be the instrument of Providence in preventing it."

"Ar casaḋ leat éinne?" arsa mise leis i gceann tamaill.

"Casaḋ," ar seisean, "triúr fear. Sasanaiġ. Ḃí gunnáin 'na láṁa aca. Ċuir siad seasaṁ orm. Ċeistniġ siad mé. Duḃairt mé leo gur Sasanaċ mé agus sgaoileadar liom."

MAIDIN Dé Doṁnaiġ 'na ḋiaiḋ sin ṫug fear tuaiṫe corpán an Aṫar Ó Gríoḃṫa isteaċ ar a ċart go dtí Teaċ Pobail Raṫúna i nGaillim—mo ṗaráiste féin. D'iarr an Canónaċ orainn paidir a ráḋ le n-'anam agus "ar son na bḟear mí-áḋúil a ṁarḃuiġ é." Ċonnaic mé sínte ós cionn cláir é agus an poll 'na ċeann ós cionn a ċluaise. Ċuiṁniġeas ar an lá bliain roiṁe sin, a ċaiṫeas féin agus eisean ag éisteaċt le fiaḋnaise agus ag iarraiḋ réiḋteaċ a ḋéanaṁ idir ċoṁarsanna i n-Oileán Leitir Mór; lá mór Gaeḋilge; an ċéad ċúirt nár ċúirt Ġallda a ċonnaic na daoine annsin ariaṁ. Ċuir mé slán agus beannaċt leis an Aṫair Miċeál.

AN lá céadna ḃí obair ar siuḃal i mBaile Áṫa Cliaṫ. Marḃuiġeaḋ sé ḋuine ḋéag d'oifigiġ den arm Gallda ar maidin; an ġunnaíoċt i bPáirc an Ċrócaiġ tráṫnóna. Maidin Dé Luain níor leigeaḋ na páipéirí ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ anuas ċugainn agus ḃíomar aineolaċ ar na gníoṁarṫa sin go léir. Timċeall a haon a ċlog ṫáinig cúpla ceann de na Lorries isteaċ sa gcoláiste agus cuireaḋ fáinne de "Ċrúbaí Duḃa," mar a ṫug sean-duine éicint orṫa ("Blackened Hands") timċeall foirgneaṁ an Ċoláiste. "Duit-se iad seo, a ollaiṁ," arsa cailín óg liom. B'ḟíor di. Fuaireadar sa leaḃarlainn mé agus ṫugadar anuas mé go dtí an lorry. Ḃíodar múinte, béasaċ. Ḃí sgata mac-léiġinn 'na seasaṁ ag breaṫnú orm agus mé ag dul suas san lorry. Aċ rinne fear aṁáin a ḃealaċ tríoṫa agus tré na Tans. Ċraiṫ sé láṁ liom agus duḃairt: "Ḃéarfa mé aire dod' ċuid leaḃar; ná bíoḋ aon imní ort fúṫa; beannaċt Dé leat." B'é Mr. Batley é. D'imiġeas leo agus ní ḟaca mé Mr. Batley riaṁ ó ṡoin agus ní feasaċ mé an beo nó marḃ dó.

CUALAS, i bḟad 'na ḋiaiḋ sin, gur ṫáinig Sasanaċ eile ar cuaird aige trí no ċeiṫre mí tréis dom-sa imṫeaċt, agus go nduḃairt an minis-

téara gurb é " a ṁaor ar a estát é." Níor ṫug sé leide dá laiġead d'aon duine roiṁe sin gur fear saiḋḃir é. Fear árd, óg a ḃí ann gan mórán le cois an deiċ fiċead slán aige. Ḃreaṫnuiġ sé ní ba ṡine ṫarae ḃí féasóg ḃeag air a ċuaiḋ go maiṫ ḋó. Ḃliain roiṁe sin a ṫáinig sé go dtí an Coláiste agus ṫaiṫiġeaḋ sé diospóireaċta na mac-léiġinn, ag déanaṁ óráide ar gaċ ceist ċoṁ sollúnta sin aċ ċoṁ soilḃir sin freisin gurḃ éigin do na buaċaillí ba ḃarraṁla, b'aeraiġe de na mic-léiġinn éirġe as ḃeiṫ ag magaḋ faoi. Ḃí sé 'na ḟear léiġeanta.

Aċ ní ḟacas riaṁ an ḟíor-ṡimplíoċt sin, an tsimplíoċt-ṗáiste sin a ṫéiġeas leis an gcultúr is áirde i n-aon ḟear mar a ċonnaiceas i Mr. Batley í. Saṁluiġeaḋ dom 'na ṫeannta sin gur Críostuí go talṁain é, gur naoṁ é nárḃ eol dó an ṗeacúlaċt. Ag smaoineaḋ siar ḋom ar uafás na bliana sin, is binn liom an méid sin de ṫeist a ṫaḃairt ar ḋuine aṁáin de na Gaill a ḃí nár measg. Tá Sasanaiġ agus Sasanaiġ ann. Más beo fós don Rev. Mr. Batley, M.A., Oxon., cuirim céad slán ċuige leis an sgríḃinn seo ó Iarṫar Éireann.



# Oireaċtas 1940—Clár Comórtas

## Comórtaisí Litearḋa

### Prós

1. Dráma Ilġníoṁ. An ċéad duais £30; an dara duais £15.
2. Gearr-Ḋráma Aon-Ġníṁ: le léiriú i dtréimse 20 go 45 nóimeataí. An ċéad duais £20; an dara duais £10.
3. Dráma do Ḋaoiniḃ Óga. Fad a léiriġṫe—tuairim 25 go 35 nóimeataí. An ċéad duais £8; an dara duais £4.
4. Gearr-scéal Grinn: 8,000 go 9,000 focal. An ċéad duais £15; an dara duais £7 10s.; an treas duais £5.
5. Aistí Beaṫaisnéise: £60 ina ḋuaiseanna. Gearr-ċúntas ar aon duine aca so leanas ar a ṡaoṫar agus a ṫionċur ar ċúrsaí poiblíḋe a linne féin nó ina ḋiaiḋ sin. Duais £15 ar an aiste is fearr ar aon duine aca aċ gur aiste fóġanta é go mb'ḟiú a ċur i gcló. Idir 10,000 agus 15,000 focal san aiste. Na daoine:

   Míċeál Mac Dáiḃiḋ
   Eoġan Ó Coṁraiḋe
   Theobald Wolfe Tone
   Séamus Ó Conġalaiġ.

   Ní molfar duais ar son aon tsaoṫair muna mbíonn rian cuardaiġ agus staidéir air agus toraḋ maċtnaiṁ agus breiṫeaṁantais ċumasaiġ go soiléir ann.
6. Mion-aistí Eolais: Ar na daoine seo leanas a ḃí páirteaċ in obair aiṫḃeoċana na Gaeḋilge. Gan fad aon aiste do ḋul tar tuairim 2,000 focal. Duais £2 ar an saoṫar is fearr ar aon duine aċt gomaḋ aiste fiúntaċ é.

   "Conán Maol" (Pádraig Ó Séaġḋa)
   An Dr. Míċeál Ó hIceaḋa
   An tAṫr. Maitiú Maguiḋir
   Míċeál Breaṫnaċ ("Cois Ḟairrge")
   An tAṫr. Tomás Ó Ceallaiġ
   Pádraig Ó Briain (Clódóir)
   An tAṫr. Doṁnall Ó Tuaṫail
   An Dr. Seán P. Mac Énrí
   Neilí Ní Ḃriain
   Seán Mac an Ḃáird
   "Beirt Ḟear" (Séamas Ó Duḃġaill)
   Seán Pléimionn
   "Conall Cearnaċ" (An tOir. P. Ó Conaill)
   Eiḃlín Ní Donnaḃáin
   Pádraig Ó Laoġaire.

   (Fóġróċtar comórtas mar so arís d'Oireaċtas 1941 ar an uiṁir ċéadna de ḋaoine eile d'oibriġ ar son na Gaeḋilge.)
7. Dleaċta as Cínlae: Idir 8,000 agus 12,000 focal. Moltar gan ḃeiṫ i dtaoiḃ le maol-innsint tuarasgaḃálaċ ar neiṫe a ṫárla aċt maċtnaṁ agus smaointe a ṫiocfaiḋ ċun an ugdair de ḃarr na neiṫe a ḃeiṫ, leis, ann. An ċéad duais £7 10s.; an dara duais £5.

### Filiḋeaċt

8. Aṁrán Máirséala: Ar aon ċeann de na fonnaiḃ seo leanas: Máirseáil Ṡeáin Uí Néill. Máirseáil Ḃriain Ḃóirṁe. Máirseáil Ṗarnail. An ċéad duais £5; an dara duais £2. 2s.
9. Aṁrán Suairc: Curfá i bfoclaiḃ leis agus é oireaṁnaċ le

canaḋ ag cuideaċtain nó sluaġ. Ní mór an t-aṁrán a ċeapaḋ ar ḟonn ḋen ċeol Gaeḋealaċ a luaiḋfiḋ an t-úgdar, nó ceol nua a ċur isteaċ in éinfeaċt leis. An ċéad duais £5; an dara duais £2 2s.

10. SREAĊ D'AṀRÁIN (le fuinn Gaeḋealaċa nó nua) nó píosaí grinn a ḃeaḋ oireaṁnaċ ċun a gcraolta nó a ngabála ar nós pantomime—gan faid a léiriġṫe go hiomlán, idir ċainnt agus fuinn, a ḋul ṫar 15 nóimeat ná a ḃeiṫ níos giorra ná 10 nóimeataí. An ċéad duais £7 10s.; an dara duais £5.

11. BALLAD: Ar eaċtra éigin staireaṁail a ṫárla i nÉirinn, tuairim 48 go 60 líne. An ċéad duais £5; an dara duais £2 2s.

## COMÓRTAISÍ AR CEOL DO ĊEAPAḊ IS DO ĊÓIRIÚ

Is iad na cuspóirí atá leis na comórtaisí seo leanas:

(1) Ċun a ċur leis an méid de ċeolta Gaeḋealaċa atá le fáġáil ċeana ag an bpobal, gléasaċáin eile a ḃeiḋ nua agus sásaṁail i gcoṁair malairt cinéal guṫanna agus buiḋeannta ceoil.

(2) Ċun suim a ṁúscailt ann agus ċun saoṫrú a ḋéanaṁ ar ġnó nua-ċeapadóireaċta ceoil ar an ndul Gaeḋealaċ.

Dá ḃríġ sin ċífiḋ iomaḋtóiri a riaċtanaiġe atá sé fuinn seanċaiṫe do ṡeaċaint mar aon le fuinn go ḃfuil gléasaḋ déanta ċeana orta i gcoṁair an ní atá luaiḋte sa ċoṁórtas. Moltar, leis, go ndéanfaí staidéar beaċt ar ṫréiṫe an ċeoil dúċais.

I gcomórtas a 12, a 13 agus a 14 ní fuláir an guṫ go ḃfuil an t-aṁrán ceapaiṫe ina ċoṁair do luaḋ go soiléir ar an scríḃinn. Muna mbíonn sin luaiḋte ní ċuirfear fá ḃreiṫ é.

12. CÓIRIÚ AR AṀRÁIN: An té is fearr a ḋéanfaiḋ cóiriú ar ḋá aṁrán, ceann aca le haġaiḋ guṫa tenor agus ceann le haġaiḋ guṫa bass, mar aon le tionnlacan pianó. (Aṁráin Gaeḋealaċa atá ann ċeana agus fuinn leo.) An ċéad duais £6; an dara duais £3.

13. CÓIRIÚ AR AṀRÁN: An té is fearr a ḋéanfaiḋ cóiriú ar ḋá aṁrán, ceann aca le haġaiḋ guṫa sopranó agus an ceann eile le haġaiḋ guṫa contraltó, mar aon le tionnlacan pianó. (Aṁráin Gaeḋealaċa atá ann ċeana agus fuinn leo.) An ċéad duais £6; an dara duais £3.

14. FUINN NUA A ĊEAPAḊ: An té is fearr a ḋéanfaiḋ ḋá ḟonn nua a ċeapaḋ agus iad do ċóiriú le hamrán Gaeḋilge naċ ḃfuil fonn luaiḋte ċeana leis (agus gur fiú é do ġabáil), ceann aca le haġaiḋ guṫa tenor agus an ceann eile le haġaiḋ guṫa bass; nó ceann aca le haġaiḋ guṫa sopranó agus an ceann eile le haġaiḋ guṫa con-

traltó, mar aon le tionnlacan pianó. An ċéad duais £8; an dara duais £4.

NÓTA: Ní misde na ḃéarsaí a ḃeiṫ nua-ḋéanta nó ar n-a ḃaint as scríḃinn nó as leaḃair cló-ḃuailte.

15. Sreaṫ ċeiṫre aṁrán Gaeḋilge, idir mall is éascaiḋ, gléasta do ġuṫanna measctaiṫe; cantain deiċ nóimeataí ar a laiġead. An ċéad duais £12; an dara duais £6.

16. Sreaṫ ċeiṫre amrán Gaeḋilge, idir mall is éascaiḋ, gléasta do ċóir ṗáistí (trí ġuṫannaċ) cantain deiċ nóimeataí ar a laiġead. An ċéad duais £8; an dara duais £4.

17. Sreaṫ i ḃfuirm Sonáta beag don ṗianó, trí nó ceiṫre ṁireanna —sean-ḟonn Ġaeḋealaċ mar ḃunuḋas do gaċ mír. Seinm an iomlán do ṁaireaṁaint deiċ nóimeataí ar a laiġead. An sreaṫ a ḃeiṫ tuairim ar aon deacraċt le "Fantasia in C minor" (Mozart). An ċéad duais £12; an dara duais £6.

18. CEÓL TÉAD: Don té a ċumfaiḋ an sreaṫ is fearr d'ḟonnaiḃ Gaeḋealaċa. Ní foláir an ġluaiseaċt do ḃeiṫ leanaṁnaċ, an seinm do ṁaireaṁaint deiċ nóimeataí ar a laiġead, agus measfar go speisialta feaḃas na ḃfonn. An ċéad duais £10; an dara duais £5.

19. CEOL NUA-ĊEAPAIṪE: An té is fearr a ċumfaiḋ ceol nua le haġaiḋ ceol-ḟoireann iomlán. An seinm do ṁaireaṁaint dá nóimeat déag ar a laiġead. Ní foláir trí ṁireanna fá leiṫ do ḃeiṫ insan dréaċt. An ċéad duais £20; an dara duais £10.

20. Don té is fearr a ċeapfaiḋ trí ṗíosaí éagsaṁla in oireaṁaint don ḃeiḋlín is don ṗianó i gcoṁair an tsóisir—na píosaí do ḃeiṫ bunuiġte ar ḟonnaiḃ Gaeḋealaċa. A seinm—seaċt nóimeat ar a laiġead. An ċéad duais £8; an dara duais £4.

21. An ċnuasaċt is fearr de ċeolta máirseála Gaeḋeal Éireann ar n-a gcóiriú le haġaiḋ buiḋeanta píobairí. Ní foláir lán-ṗáirteanna do ḋrumaí a ḃeiṫ 'na ċuid de gaċ cóiriú. Seinm iomlán—cúig nóimeataí ar a laiġead. An ċéad duais £5 5s.; an dara duais £3 3s.

# Géilleaḋ na nGaeḋeal*

## Séamus Ó Searcaiġ, M.A., Ph.D., do scríoḃ

•

Is iongna saoġail é nár foillsiġeaḋ leaḃar mór Gaeḋilge mar ġeall ar an bPiarsaċ go dtí i mbliana. Bímís buiḋeaċ de Ṡéamus Ó Ṡearcaiġ i dtaoḃ an t-easnaiṁ do ṡoláṫar, an t-am so féin. Bímís buiḋeaċ ċoṁ maiṫ don Ġúm i dtaoḃ cead do ṫaḃairt an sliocht so leanas do ṗiocaḋ as an leaḃar agus d'aṫḟoillsiú.

Baḋ ċruaḋ-ċroiḋteaċ an té naċ gcosgróċaḋ an raḋarc é a ḃí le feiceáil i n-uiṁir a 16 Sráid an Ṁórḋaiġ an Aoine agus an Satarn sin. Séamus Ó Congaile agus fir eile eadar Ġaeḋil agus Ġaill ina luiġe gonta ann. Mná na Croise Deirge ag déanaṁ a ndíċill le faoiseaṁ a ṫaḃairt dóiḃ ina bpianaiġ. An Ḟoireann Stiúrṫa ag cur is ag cúitiú. An Piarsaċ ag iarraiḋ ar an ḃantraċt go léir imṫeaċt aċ triúr ar iarr sé orṫa fanaċt.

Dia Satairn, an 29aḋ lá, ṫáinig an Ḟoireann Stiúrṫa go raiḃ taoiḃ leis an ḟuad ar a raiḃ Séamus Ó Congaile ina luiġe. Ċuaiḋ siad i ndáil ċoṁairle leis. Go gearr ina ḋiaiḋ sin, tamall beag tar éis an ṁeaḋon-lae, d'iarr Seán Mac Diarmuda ar Ní Ṁic Ui Ḟearġail, ar ṁnaoi den triúr ban a ḃí fágṫa san áit, brat geal a ḋéanaṁ agus a ċroċaḋ amaċ ar an ḟuinneoig. Gan ṁoill ina ḋiaiḋ sin ṡín Pádraig Mac Piarais sgríḃinn ċuici le taḃairt ċuig Taoiseaċ an airm Ġallta a ráḋ gur ṁian le 'Taoiseaċ-Ċeannṗoirt arm na Poblaċta dul 'un cainte leis an Taoiseaċ a ḃí i gceannas an airm Ṡasanaiġ.' Siud 'un siuḃail leis an teaċtaireaċt í agus an brat geal ar iomċur léiṫe. Ṡroiċ sí ionad na Sasanaċ.

An Coirneál Portal a ṫáinig 'un cainte léiṫe ar ṫaḃairt na teaċtaireaċta uaiṫe di. Ṡíl seisean, mar ṡíl an Riaġaltas, go raiḃ an Piarsaċ gonta, óir cuireaḋ sgéala ċuig muintir an Ċaisleáin go raiḃ sé ina luiġe loitte i nOifig an Posta. Ní séiṁ ná uasal a labair Portal leis an ógṁnaoi. Bain sé an ċros ḋearg a ḃí ar a sgiaṫán di agus d'orduiġ an cailín a ṫaḃairt ċuig an Dún-Árus a ḃí i siopa Ṫomáis Ui Ċléiriġ.

An Taoiseaċ Ó Luġa a ṫáinig ċuici ar roċtain na háite di. D'orduiġ sé a taḃairt leat bealaiġ ar ais i ngluaisteán. 'Téiġ ar ais ċuig an Piarsaċ,' ar seisean, 'agus abair leis naċ mbéiḋ ann aċ géilleaḋ gan ċoṁaiḋ. Bí ar ais annseo taoḃ istoiġ de leat-uair an ċluiġ.''

Ċuir an Piarsaċ an teaċtaire ċuig

* Sliocht as "Pádraig Mac Piarais". (Oifig an tSoláṫair.)

Taoiseaċ an airm Ṡasanaiġ leis an dara sgríḃinn.

'Téiġ ar ais ċuig an Piarsaċ,' arsa Ó Luġa, 'agus abair leis naċ nglacfaḋ aċ le géilleaḋ gan ċoṁaiḋ agus Ó Congaile teaċt ar fuaḋ ina ḋiaiḋ.'

I dtráṫa a trí a ċlog ḃearr an Piarsaċ é féin le rásúr fuair sé ar iasaċt ó Ḋeasṁuṁain Ó Riain, rinne cóiriú beag air féin, ṫeann an crios a ḃí ina ṫimċeall air, rug ar a ċlaiḋeaṁ, agus gan focal a ráḋ d'imṫiġ le Ní Ṁic Uí Ḟearġail go Dún-árus an Taoisiġ Uí Luġa.

Ḃí a ṁac i n-aoinḟeaċt leis an Taoiseaċ ar ṫeaċt don Ṗiarsaċ ina láṫair.

'Isé a ḃfuil le ráḋ agam,' arsa Ó Luġa, 'go ngéillfiḋ na ceannṗoirt eile gan ċoṁaiḋ. Tá Madam Marcievics in ḃar gcuideaċta-sa.'

'Níl,' arsa'n Piarsaċ.

'Tá a ḟios agam-sa go ḃfuil,' arsa Ó Luġa.

'Ná samail bréag liom,' arsa'n Piarsaċ.

'Gaḃaim párdún agat, aċ tá a ḟios agam go ḃfuil sí san áit,' arsa Ó Luġa.

'Níl sí againne,' arsa'n Piarsaċ.

Ḃí an Taoiseaċ Ó Luġa go séiṁ múinte. Duḃairt sé gur ṁaiṫ leis dá ḃfanaḋ an ḃean uasal go maidin le teaċtaireaċt géillte ón Ṗiarsaċ a ṫaḃairt ċuig na ceannṗoirt eile. Duḃairt sise go ḃfanfaḋ dá mbaḋ ṁian leis an Ṗiarsaċ é. Duḃairt seisean gur ṁian.

Ṫug sé a ċlaiḋeaṁ suas annsin don Taoiseaċ Ó Luġa, ċrait láṁ le Ní Ṁic Uí Ḟearġail, ċuaiḋ isteaċ i ngluaisteán i n-aoinḟeaċt le mac an Taoisiġ, agus gluais an gluaisteán i ndiaiḋ ċarr Uí Luġa.

D'imṫiġ pearsain an ḟir a ċuir lasaḋ nua i n-anam na hÉireann sa ġluaisteán sin, aċ ba ṁór an dearmaḋ a ḃí ar Riaġaltas na Sasan má ṡíl siad go raiḃ buaiḋte acu ar spioraḋ na nGaeḋeal ar a ċluinstin dóiḃ go raiḃ Pádraig Mac Piarais fa ġlas i bPríosún Ċnoc an Ḟearḃair acu. Ḃí sé sa ṗríosún, aċ ḃí an síol a ċuir sé, na smaointe a sgaḃ sé, agus na gníoṁarṫa a rinne sé fágṫa ina ḋiaiḋ i gcroiḋe Éireannaċ. Ḃí a ċolann fa ġlas acu, aċ níor ḟéad neart a n-arm cogaiḋ ná intleaċt a gcuid taoiseaċ ná gliocas a gcuid fear stáit breiṫ ar an anam a ċuir tús ar an tsaoṫar a sgaoil an ṁór-ċuid de na geiṁealta a ḃí ar Éirinn le seaċt gcéad bliain.

Ḃí an Taoiseaċ Ó Luġa ar ais sa Dún-árus i n-am tráṫa. Sgairt sé ar oifigeaċ gur ḟág Ní Ṁic Uí Ḟearġail fa n-a cúram.

'Tuig gur dá toil féin atá an ḃean uasal seo againn agus naċ príosúnaċ í,' ar seisean.

Cuireaḋ amaċ Ní Ṁic Uí Ḟearġail an tráṫnóna sin agus maidin lá ar n-a ḃáraċ ċuig na ceannṗoirt eile leis an ordú seo leanas faoi ainm an Ṗiarsaiġ:

'Le cosg a cur ar a tuilleaḋ áir ar ṗobal gan airm agus le súil go dtaḃairfiḋe coimirce anama dár luċt leanaṁna a ḃfuilṫear ina dtimċeall i láṫair na huaire le hantrom sluaiġ, d'aontuiġ baill an Riaġaltais Ṡealadaiġ a ḃí i láṫair sa Dún-árus géilleaḋ gan ċoṁaiḋ, agus ordóċaiḋ ceannṗoirt iomlán na rann d'Arm na Poblaċta dá luċt leanaṁna a gcuid arm a ċur uaṫa.

(Siġnite)
P. H. Mac Piarais.
29aḋ lá den Aibreán, 1916,
3.45 p.m.'

BÁ i n-éadan a dtola a ġéill cuid de na ceannṗoirt ar ḟaġáil an orduiġṫe sin dóiḃ. Ba doiliġ le Tomás Mac Donnċaḋa a ċreideáil, agus d'iarr sé cead dul 'un cainte leis an Ṗiarsac. D'ḟág sé Monarċa Iacob, áit a raiḃ sé i gceannas na nÓglaċ ann. Níl sgéal cinnte ar biṫ céacu fuair sé caoi ar laḃairt leis an Ṗiarsaċ nó naċ ḃfuair.* Ar ṫeaċt ar ais dó d'orduiġ sé do na hoifigiġ a gcuid fear a ṫaḃairt le ċéile go ngéillfeaḋ siad. Ní toil-teanaċ a ḃí siad ar géilleaḋ gur ċuir sé ina luiġe orṫa gur leor a raiḃ déanta.

Cupla lá roiṁe sin ṡroiċ Sir John Maxwell Baile Áṫa Cliaṫ agus gaċ cuṁaċt aige ó Riaġaltas na Sasan leis an éirġe amaċ a ḃrúġaḋ fa ċois. Ní go bog réiḋ a ḃí rún aige-san smaċt a ċur ar na Gaeḋil a ċuaiḋ i dtréas ar Ṡasain. Níor luaiṫe i dtír é 'ná ṡocruiġ sé ar oiread is b'ḟéidir do na ceannṗoirt a ṫigean 'un báis, agus gaċ duine eile a raiḃ aṁras ina ṫaoiḃ a ċur tar Muir Meann 'un na Breataine Móire anonn.

ISÉ an ċéad rud a rinne sé ordú a ṫaḃairt ar ḋíg ṁóir ḋoṁain a ḋéanaṁ i gCill Ṁaiġneann ina gcuirfiḋe tuairim ar leiṫċéad corp. Níorḃ' ḟada go raiḃ an sgéala ar fud na caṫraċ. Ar a ċluinstin d'Eoin Ṁac Néill ṡuiḋ sé síos agus sgríoḃ leitir ċuig Maxwell dá ráḋ leis gurḃ' ionad dó-san an díog coṁ maiṫ leis na ceannṗoirt a raiḃ sí fa n-a gcoinne aige. Gurḃ' é Ceann Ḟoireann Stiúrṫa Óglaiġ na hÉireann é agus gurḃ' é ba ṁó ba ḟreagarṫaċ san ulliṁú as a dtáinig an éirġe amaċ. Rugaḋ ar Ṁac Néill i gcuid-eaċta na cuideaċta agus cuireaḋ féaċáil os coṁair cúirte míleata air. Tugaḋ breiṫ dian-ṗríosúnaċta le n-a ré air mar ġeall ar 'ċaidreaḃ a ḃeiṫ aige leis an náṁaid' agus ní mar ġeall ar ḃaint a ḃeiṫ aige le hÓglaiġ na hÉireann nó leis an éirġe amaċ.

* Deir Sir John Maxwell go ḃfuair sé sgéala ó ḃeirt ḃráiṫreaċ d' Ord San Proinseis ar an 30aḋ lá den Aibreán gur ṁian le Mac Donnċaḋa naċ raiḃ ag géilleaḋ d'ordú an Ṗiarsaiġ dul i ndáil ṡocruiġṫe.

## Éiriċ Ġall

TOISIĠEAḊ ar na fir a ġéill a ṫaḃairt isteaċ 'un an ṗríosúin. Ḃí faoi Maxwell eisiomplár a ḋéanaṁ do gaċ duine a ċuir a ainm le Forḟuagraḋ na Poblaċta agus do gaċ ceannṗoirt a ḃí i gceannas Arm Poblaċt na hÉireann. Aċ níor ṁór dó sin a ḋéanaṁ do réir dliġiḋ. Cuireaḋ cúirt míleata ar bun agus féaċaḋ iad duine ar ḋuine. Tigeaḋ 'un báis gaċ fear a raiḃ a ainm leis an Forḟuagraḋ. Tugaḋ amaċ iad agus sgaoileaḋ iad.

PÁDRAIG Mac Piarais, Tomás Mac Donnċaḋa, agus Tomás Ó Cléiriġ an ċéad triúr a sgaoileaḋ. Ar maidin Dia Céadaoine, an 3aḋ lá den Ḃealtaine, a cuireaḋ 'un báis iad. Sgaoileaḋ gaċ fear den ṁór-ṡeisear a ċuir a n-ainm le Forḟuagraḋ na Poblaċta. Tugaḋ an íde céadna d'oċtar eile mar ġeall ar ḋlúṫḃaint a ḃeiṫ acu leis an éirġe amaċ.

I dtús ama ba ḃeag truaiġe a ḃí ag an ṁór-ċuid den ṗobal do na fir a ċuir iad féin i gcontaḃairt a mbáis mar ġeall ar an ġráḋ a ḃí acu dá dtír. Ba luġa 'ná sin an truaiġe a ḃí ag páipeáir laeṫeaṁla Ḃaile Áṫa Cliaṫ dóiḃ. Ṡílfeá ar ċuid acu gur ṁó an fonn díoġaltais a ḃí orṫa 'ná mar ḃí ar an náṁaid féin. Aċ

níorḃ' ḟada a ḃí an t-aṫrú ag teaċt ar an sgéal.

Lá ar lá léiġtí ar an ṗáipeár gur sgaoileaḋ an fear úd nó an fear úd eile. Dá ṁéad easaontas a ḃíos eadar Gaeḋil fá ṁionċeisteanna poil-itiḋeaċta bíonn an dáiṁ i gcoṁ-nuiḋe acu le n-a gcineaḋ féin. Goilleann an an-íde a ḃeir an coiṁ-ṫiġeaċ ar a gcuid fola agus feola féin orta. Ṫoisiġ an ísbeirt a ḃí an tsean-náṁa a ṫaḃairt do na fir a ṫug iarraiḋ ar a dtír a ṡaoraḋ ó smaċt an allṁuraiġ a ġoilleaṁaint ar ṁuintir na hÉireann. Ċorruiġ an t-ár a ḃí an Sasanaċ a ḋéanaṁ ar ḟir a rinne gníoṁarta coṁ huasal le gníoṁ ar biṫ dá ndearna na laoċra ar a raiḃ tráċt sa tseanċus meanma an ṗobail. Ṁéaduiġ an fuaṫ ag muintir na tíre do na Sasanaiġ.

Dá gcuireaḋ Seán Réamonn agus a luċt leanaṁna saoṫar orta féin i bParlamaid na Sasan, is dóiġ go n-éireoċaḋ leo na fir a ṫug duḃṡlán an Riaġaltais a ṡábáil ar an ḃás, aċ de réir ċuma ḃí an Réamonnaċ coṁ díbirceaċ ina n-aġaiḋ is ḃí na Sasanaiġ féin. Aċ ḃí fear aṁáin de luċt leanaṁna an Réam-onnaiġ ar éiriġ an ḟuil Ġaeḋealaċ ann ar feiceáil an áir a ḃítear a ḋéanaṁ ar ċuid dá ċineaḋ dó. Ba dual aṫar do Ṡeán Diolún a ḃeiṫ Gaeḋealaċ, agus d'éiriġ sé i dteaċ na Parlamaide ṫall ar an 11aḋ lá den Ḃealtaine gur leig a raċt amaċ ar an obair a ḃí ar siubal i nÉirinn ag ceannṗoirt an Airm Gallta. Dá labaireaḋ sé ní ba luaiṫe, b'ḟearrde an sgeal é, aċ ba ṁaiṫ go mall féin. Duḃairt an Príoṁ-Aire go raiḃ súil aige naċ mbéaḋ sé riaċtanaċ mórán eile a ċur 'un báis, aċ go raiḃ beirt fágta go fóill a ċaiṫfiḋe a ċur 'un báis. Lá ar n-a ḃáraċ ḃí se ar an ṗáipear gur láṁaḋ Séamus Ó Congaile agus Seán Mac Diarmuda.

Is contaḃairteaċ an iomaḋ cuṁaċta a ṫaḃairt don taoiseaċ cogaiḋ i gcúrsaí poilitiḋeaċta. As an láiṁ láidir a ḃíos muiniġin aige san. Ḃíonn sé ainḃfiosaċ i gcúrsaí riaġ-altas tíre. Ḃíonn an fear stáit níos tuigsionaiġe. Ḃíonn a fios aige naċ féidir baraṁail an ṗobail a ḃrúġaḋ faoi ċois agus a coinneáil ann go síorruiḋe le teann nirt. Ḃí fir stáit na Sasan tuigsionaċ glic i gcoṁnuiḋe, aċ cuireaḋ ṫar a gcoiṁeád iad an iarraiḋ seo. Ḃain an buaiḋreaḋ a ḃí an Cogaḋ Mór a ċur orta an stuaim agus an dearcaḋ céilliḋe díoḃ. Ṫug siad an iomarca de ċead a ċinn do Sir John Maxwell. Níor léir dóiḃ an doċar a ḃí dá ḋéanaṁ i nÉirinn ag a dtaoiseaċ cogaiḋ. Níor smaointiġ siad ar an ḟuaṫ agus ar an ġráin a ḃí a ġníoṁa a ċur i gcroiḋe Gaeḋeal. Ḃí cúig claigne déag curta 'un na síorruiḋ-eaċta aige sul a bfaca an Riaġaltas an doċar a ṫiocfaḋ dóiḃ féin de ḃarr na hoibre.

Níor cuireaḋ riaṁ i gcló cuntas na féaċála a rinne an ċúirt ṁileata ar na príosúnaiġ, agus ní féidir a ráḋ cad a ṫarla agus Pádraig Mac Piarais os coṁair na cúirte. Deir Le Roux gur labair sé, aċ naċ bfuil a ċuid cainte ar faġáil. Gur labair Tomás Mac Donnċaḋa mar a gcéadna, aċ naċ bfuiltear cinnte cad aduḃairt sé.

Níl maiṫ a ḃeiṫ ag taḃairt baraṁla, aċ tá tuairim againn nárḃ' uaisle gníoṁarta agus iomċur Ċúċulainn os coṁair Ċlann Ċailitín ar Ṁaiġ Ṁuirṫeiṁne 'na iomċur Ṗádraig Ṁic Piarais os coṁair oifigiġ na Sasan ar Ṁaiġ Life. Tá tuairim againn nárḃ' uaisle agus nárḃ' ḟíre focal dar ċan Wolf Tóne i láṫair cúirte

míleata eile 'ná an ċaint a ṫáinig as béal an Ṗiarsaig i láṫair luċt a ḋaorṫa.

Bá leor ḋe leiṫsgéal acu-san e gurḃ' é Uaċtarán an Riaġaltais Ṡealaḋaiġ agus Arḋ-Ċeannṗoirt Arm na Poblaċta an príosúnaċ le breiṫ ḃáis a ṫaḃairt air, aċ baḋ ḋoiliġ leiṫsgéal ḋlisteanaċ a ḟaġáil le n-a ḋearḃráṫair, le Liam Mac Piarais, a ṫligean 'un a sgaoilte. Dá mbaḋ ḋuine ar biṫ eile a ḃéaḋ ann aċ dearḃráṫair Ṗádraig, is ḋóiġ go dtaḃairfiḋe coimirce anama ḋó. Measaim gur iontuigṫe as an leitir a sgríoḃ Pádraig ċuig a ṁáṫair as an ṗríosún nár ṡaṁail sé go gcuirfiḋe Liam 'un báis.

Níor ċuir Pádraig an seal gearr a ḃí sa ṗríosún aige sa ḋul amuḋa. Ṡocruiġ sé cad baḋ ṁaiṫ leis a ġéanfaiḋe le Sgoil Éanna, agus d'ḟág sé cúram a ċuid sgríḃinn ar Ḋeasṁuṁain Ó Riain. Ċuir sé sgéala ċuig Séamus Ó Congaile a ḃí ina luiġe gonta i nOṫarlainn na Saiġdiúir i gCaisleán Ḃaile Áṫa Cliaṫ go raiḃ Pádraig Mac Piarais ag cur d'aṫċuinġe air a anam a ċur ar ċoimirce Dé agus pilleaḋ ar ċreideaṁ a óige.

'Abair le Pádraig,' arsa Séamus leis an teaċtaire, 'go ḃfuil an ní baḋ ṁian leis ḋéanta ċeana féin agam, agus go ḃfuiġe mé bás ní hé aṁáin im' Éireannaċ aċ imo Ċatoiliceaċ.'

Ní ḋearna Pádraig dearmad den ḋán ġeall sé dá ṁáṫair ag sgaraḋ léiṫe ag an Diṫreiḃ ḋó. Ar eagla naċ ḃfuiġeaḋ sí é sgríoḃ sé cóip ḋe agus ṫug don tSagart Alaḃaois é le n-a ṫaḃairt di. Ba leis an Aṫair Alaḃaois a rinne sé a ḟaoisiḋe.

Ag smaointiú ar an ḃás a ḃí ag tarraingt air ḋó ṡuiḋ sé síos annsin agus ċum an ḋán beag áluinn ar a dtug sé **An Seaċránuiḋe**, ḋán ar ar labair mé i gcorp an leaḃair.

Ḃí a intinn ar a ṁáṫair agus ar Sgoil Éanna i dtólaṁ. Ḃí súil aige go dtí an bomaite deireannaċ go ḃfuiġeaḋ sé caoi ar a ṁáṫair a ḟeiceáil sul a n-imṫiġeaḋ sé 'un na síorruiḋeaċta, aċ de réir mar ḃí an uair a ḃí leagṫa amaċ le n-a sgaoileaḋ ag tarraingt air ba léir ḋó naċ raiḃ sin i ndán ḋó.

I bPríosún Ċnoc an Ḟearbair a ḃí sé, aċ tugaḋ é go Príosún Ċill Ṁaiġneann, áit a raḃṫar le n-a láṁaċ ar a hoċt a ċlog maidin Dia Céadaoine. As an áit sin sgríoḃ sé leitir ċeanaṁail ċuig a ṁáṫair. Luaḋann sé a ḋeirḃṡiúraċa agus a ḋearḃráṫair agus muintear Sgoil Éanna, agus fágann sé slán acu go léir.

'Tá mé tar éis comaoineaċa a ġlacaḋ agus tá sonas orm aċ aṁáin an brón a ċuireas sé orm sgaraḋ leat-sa.

'Dá dtugaḋ Dia mo roġa bás daṁ, seo an bás a ṫoġfainn de roġain ar gaċ bás—bás saiġdiúra ar son na hÉireann agus ar son na Saoirse. D'éiriġ go maiṫ linn. Ḃéarfaiḋ daoine gaċ aċṁusán dúinn i láṫair na huaire, aċ ar ball beag béiḋ siad 'ġar molaḋ.'

# “*DON QUIXOTE*”*

## *Piaras Béaslaí do scríobh*



Forbairt ar bhrigh a préamach féin, nó tarrac as brigh an choimthighigh, cé’cu den dá ghnó san is mó atá de dhíth ar an nGaedhilg? Dar linn-ne go bhfuil gádh mór leis an dá shórt. Sompla iseadh an aiste seo ar conus mar gheobadh ughdair na Gaedhilge congnamh agus comhairle as taithighe mór-ughdar an domhain.

IGCÚRSAÍ staire an tsaoghail seo is minic a leanann iarsmaí móra gan choinne beart éigin nár cuireadh puinn suime innti ar am a déanta. Is minic a leanann eachtraí iongantacha tionóisc bheag shuarach. Ní beag de dheimhniú air sin an tslighe i n-ar tháinig leabhar mór áirithe chun baile—leabhar de sna leabhraibh is mó réim is clú i stair litridheacht an domhain—an leabhar úd ar ar thug Spáinnigh na sean-aimsire “ Don Quixote ” agus ar a dtugann Spáinnigh an lae indiu “ Don Quijote.”

San bhliadhain 1604 bhí duine uasal bocht cnag-aosta i n-a chomhnuidhe i Madrid. Miguel de Cervantes Saavedra ab ainm do. Bhí sé ar leath-láimh. Bhí bliadhanta a óige caithte aige tar lear ag troid ar son na Spáinne. Do chaill sé a lámh san chath mór glórmhar san Lepanto nuair do cuireadh an briseadh ar na Turcaigh. Do chaith sé cúig bliadhna i nAlgeria i n-a phríosúnach ag na Múraigh agus a lán cruadhtain agus cruadhála le fulang aige. Dhein sé cúig iarrachtaí chun éaluidhthe ó sna Múraigh, agus ba dhóbair do teacht slán, ach bhí an mí-ádh air agus do dhíol sé as a chródhacht. Do chuir na Múraigh a lán pionós air. Fé dheireadh do dhíol a cháirde suim mhór airgid leis na Múraigh d’fhonn é d’fhuasgailt. Do sgaoileadh saor é agus tháinig sé thar n-ais go dtí an Spáinn agus é 33 bliadhna d’aois, agus é ar leath-láimh. Bhí a óige caithte aige le troid is le cruadh-chomhrac. Chrom sé anois ar sgríbhneóireacht. Thosnuigh sé ar an bhfilidheacht ar dtúis. Annsan chuir sé spéis mhór i ndrámaidheacht agus cheap sé mórán drámaí. Bhí drámaidheacht na Spáinne ag fás agus ag dul chun cinn, agus do chabhruigh Cervantes leis an bhfás san. Annsan tháinig Calderon agus Lope de Vega chun ainm drámuíochta na Spáinne do chur i n-áirde i mbéalaibh na ndaoine. Is iongantach a mhéid drámaí do cheap an bheirt sin, agus go mór mór Lope de Vega.

BHÍ meas agus clú ar Cervantes mar sgríbhneóir ach ní raibh an clú céadna air agus a bhí ar Calderon agus Lope de Vega. Thuig lucht léighte leabhar gur sgríbhneóir cliste é, ach

* Do craoladh an chainnt seo ó Stáisiún Fóirleatha Átha Cliath i mí na Samhna anuiridh.

níor rith sé riamh chun a n-aigne gurbh é an t-ughdar ba mhó d'ughdaraibh na Spáinne é—i bhfad níos mó ná Calderon ná de Vega—go raibh sé chun leabhar a sgríobhadh a léighfidhe ar fuaid an domhain.

Bhí post ón Rialtas ag Cervantes ar feadh tamaill, ach ní raibh an rath air riamh í gcúrsaí airgid, dáltha a lán ughdar eile. San bhliadhain seo 1604 bhí sé ag dul i n-aois—ag druidim le seascad bliadhain—agus é ana-bhocht —agus do réir dheallraimh bhí a ré caithte. Bhí fiacha air nárbh fhéidir leis a ghlanadh. Do cuireadh i bpríosún é dá bhárr san.

I BPRÍOSÚN do, chrom sé ar cheapadóireacht chun an aimsir do ghiorrú. An tráth san bhí dúil mhalluithe ag na Spáinnigh i bhfinnsgéaltaibh románsacha—fiannaidheacht i dtaobh ridirí fáin a bhíodh ag taisteal an domhain, ag troid le fathachaibh agus le draoithibh agus ag fuasgailt banfhlaith ó ghuais. Rith sé chun Cervantes gur mhaith an smaoineamh aoir a cheapadh ar an ndúil sin—úrsgéal magaidh a cheapadh ag déanamh aithrise ar na finnsgéalta románsacha. Gealt a chuaidh amach ar fuaid na Spáinne i n-a ridire fáin, ar lorg eachtraí, i n-aimsir Cervantes féin. Thosnuigh sé ar an gcéad chuid de " Don Quixote " do cheapadh. Nuair do dhíol a cháirde na fiacha a bhí air agus nuair a tháinig sé amach saor ón bpríosún do lean sé den tsaothar. San bhliadhain 1605 do cuireadh an chéad chuid de " Don Quixote " fé chló. Ba gheárr go raibh ainm an ghaisgidhigh iongantaigh úd " Don Quixote " i mbéalaibh cách san Spáinn agus do leath a chlú ar fuaid na hEorpa.

IS ar an gcuma neamh-shuimeamhail sin—tré thionóisc, beagnach—do ráinig leabhar de sna leabhraibh is mó clú ar domhan chun baile. Muna mbeadh na fiacha do chuir Cervantes i bpríosún béidir ná faghaimís toradh a shaothair go deó. Do réir dheallraimh ní raibh aon choinne aige leis an gclú mór—an *furore* do leanfadh " Don Quixote." Is ar éigin a thuig sé ar dtúis méid agus mórdhacht agus brígh agus éifeacht na hoibhre a bhí á dhéanamh aige. Ní raibh uaidh ar dtúis ach magadh fé na sgéaltaibh fiannaidheachta agus gáire bhaint as an bpobal—ach chuir sé iomlán a chuid eolais agus tuigsiona ar an saoghal—rudaí nár bheag le rádh— isteach san sgéal, agus d'éirigh leis, beagnach i gan fhios do féin, samhlaoid do cheapadh go raibh fáthchiall doimhinn agus feallsamhnacht ann— fath-sgéal do bhain le bun-cheisteanna beatha an chine dhaonna.

IS féidir a mheas ná fuil i nDon Quixote ach gealt atá i n-a chúis gháire ag cách, agus ná fuil i Sancho Panza, a ghiolla, ach cábóg tuaithe, ach tá i bhfad níos mó brígh ná sin san dá phearsain úd. Muna mbeadh i nDon Quixote ach aoir ar sgéaltaibh ridireachta—rud atá imithe as faisean breis is trí céad bliadhain ó shin— bheadh " Don Quixote " féin imithe as faisean fad ó. San leabhar so tá eólas ar nádúir an chine dhaonna gur deacair a shárú—agus thar aon ní eile—tá an dá phearsain iongantach úd, Don Quixote agus Sancho Panza, curtha os comhair ár súl ar shlighe nách féidir a dhearmhad. Léirightear a dtréithe agus a nósa dhúinn chó cruinn sin go mbraithimíd go bhfuil aithne againn ortha. Mar adubhart, is féidir fáthchiall a bhaint as. Samhlaoidí an bheirt aca—peictiúir na troda idir an sprid agus an cholann. Caithfidh an bheirt aca bheith i dteannta a chéile. Tá Don Quixote ag braith ar Sancho agus Sancho ag braith ar Don Quixote. An máighistir—an sprid

—ag rith isteach i gconntabhairt gan chiall, agus ag tabhairt a ghiolla—an cholann—isteach san chonntabhairt dá aindeóin féin—agus an giolla meata, gan fonn gaisge air, ad' iarraidh an máighistir a choimeád siar. Tá iarracht bheag de Don Quixote i n-ár bhformhór, agus is fánach duine againn ná fuil a bheag nó a mhór de Sancho Panza ann.

NÓ is féidir Don Quixote féin a thógaint mar shamhlaoid den *idealism*, agus a ghiolla, Sancho, mar shamhlaoid den *materialism*. Agus annsan, tugtar fé ndeara, go mbíonn an lámh uachtair ag an *idealist*.

Isé Don Quixote an máighistir. Ní thuigeann Sancho ach an rud is léir dá shúilibh ach géilleann sé don duine go mbíonn aislingí aige. Éirigheann le Don Quixote é mhealladh ó bhaile le geallamhaintí iongantacha. Leanann sé Don Quixote díreach mar leanann daoine dalla treóruidhe éigin go mbíonn geallamhaintí agus aislingí iongantacha ar siubhal aige i dtaobh saoghail órdha atá le teacht.

TUGTAR fé ndeara leis, cé go ndeineann Cervantes magadh fé neamh-fhírinne na sgéalta ridireachta agus a mhíoireamhnaighe atáid siad don tsaoghal—ná deineann sé aon mhagadh fé sprid na ridireachta féin. Fíor-ridire iseadh Don Quixote—fíor-dhuine-uasal. Gan amhras tá sé ina gheilt—ach tá misneach gan máchail aige, dísleacht gan bhéim, oilteacht agus cúirteis agus árd-aigne, urraim do Dhia, mánlacht le mnáibh, daonnacht agus cneastacht agus creideamh. Deineann sé amadán de féin, á shádhadh féin isteach i dtrioblóid, ach ní staonann sé ó aon chonntabhairt. Ní dóich liom gur tharraing aon úrsgéalaidhe eile riamh pictiúir níos feárr de dhuine uasal críochnuithe ná Don Quixote. Baineann sé gáire asainn, ach, na dhiaidh sin agus uile, ní féidir dúinn gan ómós a thabhairt do.

AGUS tá Sancho ar na pearsonaibh grinn agus aitis is mó agus is feárr dár cheap aon ughdar riamh. Cuirtar ar ár súilibh dúinn é na steili-bheathaidh; maireann sé go beo bríoghmhar. Tá tréithe an fhir bhoicht tuaithe go láidir ann. A lán simplíochta ann agus a lán gliocais measgaithe tré chéile, Buailtear bob air agus buaileann sé bob ar dhaoinibh eile. Leanann sé a mháighistir go díleas, ach ní miste leis cleasa d'imirt air mar mhaithe leis féin. Labhrann sé mar is dual dá leithéid. Cainnt go mbíonn ciall an fhir tuaithe innti ar uairibh agus an leanbaidheacht uaireanta eile. Steallann sé na seanfhocail go tiugh, mar is gnáth le lucht tuaithe.

Taobh amuich den bheirt iongantaigh úd, Sancho agus Don Quixote, tá a lán daoine eile san sgéal go bhfuil a dtréithe léirithe go cruinn is go clisde ag Cervantes i dtreó is gur deacair dearmhad a dhéanamh díobh.

LEAN Cervantes den sgríbhneóireacht. Deich mbliadhna níos déanaighe bhí sé de dhánuíocht ag sgríbhneóir áirithe gan áird aithris a dhéanamh ar Cervantes, agus leabhar bréige a chur amach ar ar bhaist sé "An Dara Cuid de Dhon Quixote," Annsan do cheap Cervantes féin an "Dara Cuid" cheart dá sgéal féin.

Tá an dara cuid go maith, ach ní mór a admháil ná fuil sé leath chó maith leis an gcéad chuid. Ach mar sin féin, is féidir a lán taitnimh a bhaint as.

Bhí Cervantes aosta agus ag druidim leis an mbás nuair a tháinig an Dara Cuid de Dhon Quixote amach san bhliain 1615. Do cailleadh é fé cheann bliana eile.

## " DON QUIXOTE "

IS mór an truagh ná fuil aon aistriúceart Gaedhilge againn ar *Don Quixote.* Is fíor gur sgríobh an tAthair Peadar Ó Laoghaire leabhar ar ar bhaist sé " Don Cíochóté," i leith is gurb aistriú den chéad chuid é—ach níl ann ach aistriú bréige. Is mór an masladh do Cervantes aistriú thabhairt ar a leithéid de leanbaidheacht. Ní raibh aon Spáinnis ag an Athair Peadar, ach ba chuma son dá leanadh sé don aistriú Béarla a bhí aige, ach níor lean. Chuir sé a chainnt féin isteach —cainnt ná fúil aon ughdarás leis san bhun-Spáinnis—agus chuir sé a lán leamhais agus leanbaidheachta agus liostachta ann. Nuair a bhíonn fiche focal ag Cervantes bíonn dhá chéad focal ag an Athair Peadar agus gan an méid céadna brígh ionta. Seo sómpla —sé focail ag Cervantes agus leath-chéad focal ag an Athair Peadar. Deir Cervantes: *Se arma de todas las armas* (Chuir sé iomlán a chuid arm uime). Deir an tAthair Peadar:

" Chuir sé uime an éide. Chuir sé an cathbhárr ar a cheann. Chuir sé srian agus iallait ar Rósinante. Shoc-ruigh sé na spuir ar a dhá shál. Dhaingnigh sé an sgiath ar a chuislinn chlé, fé mar a chonnaic sé ins na leabhraíbh a dheineadh ridirí."

TÁ sómplaí i bhfad níos measa ná son le fagháil—píosaí fada lean-baidhe gan oiread is focal ughdaráis leó ag Cervantes—ach ní beag san den chor so. Iarraim oraibh gan aon bhreitheamhntas a thabhairt ar Cer-vantes de bhárr leabhair an Athar Peadar mar ní hé Cervantes é. Muna bhfuil Spáinnis agaibh faghaidh an t-aistriú Béarla a dhein Charles Jarvis tímpal céad bliadhain ó shin. Is é an taistriú Béarla is cruinne é. Is feárr an sgéal a léigheamh san Spáinnis ach is féidir díbh a lán taitnimh a bhaint as aon aistriú cruinn den sár sgéal iongantach úd " Don Quijote ".

# An Béaloideas agus Saoġal an Duine*

## An t-Aṫ. Donnċaḋ Ó Floinn do scríoḃ

•

Dá mb'iad Gaeḋilgeoirí féin iad, ní gaċ duine acu a ṫuigeann a ṫábaċtaiġe tá sé aigne an Ġaeḋil do ṡlánú ċoṁ maiṫ len a ṫeangain. Siné cuspóir a ċuirid luċt an ḃéaloideasa rómpa agus ní fearr míniú dá gcualamair-ne riaṁ ar a ndearcaḋ ná míniú so an Aṫar Ó Floinn.

DO ṫáinig litir amaċ ar an bpáipéar an lá fé ḋeireaḋ, duine éigin a ċuir ceist ċugainn-ne, luċt an ḃéaloiḋis, mar seo: Cad é an tairḃe a ḋéanfaḋ an béaloideas dúinn go sáḃálaimis é? Ceist ċiallṁar go leor ab eaḋ í, adéarfá, ceist neaṁ-urċóideaċ; aċ ceist ab eaḋ í, pé níḋ é, ná fuair aon ḟreagra. Agus is dóiġ liom go raiḃ cúis ṁaiṫ nó ḋó againn le gan aon ḟreagra a ṫaḃairt uirṫe. Ar an gcéad ḟáscaḋ, is é tátal a ḃaineas-sa féin as an litir ná, an té a scríoḃ í, náċ ag lorg an eolais a ḃí sé; mar is minic a cuirtear ceist, agus náċ ag cuardaċ freagra a bítear, aċ á ḋeiṁniú gur ceist í naċ féidir aon ḟreagra a taḃairt uirṫe. Má ḟiafruiġeann duine ḋíot: Cad é an tairḃe Cumann na Náisiún? is mar a ċéile an ċeist sin agus dá n-inneaḋ sé ḋuit béal-díreaċ amaċ go bfuil sé suiḋte ḋe gur rud gan tairḃe an cumann san; agus tá sé fuar mar ġnó agat beiṫ ag taḃairt feasa ċun an té go mbíonn an glas agus an clampa buailte ar an aigne aige id ċoinniḃ. Agus cúis eile a ḃí againn le gan freagra a taḃairt ar an gceist, nár ṁór dúinn leaṫanaċ ar fad den ṗáipéar a beiṫ fúinn ċun í ḟreagairt. Agus fiú amáin dá bfaġaimis an leaṫanaċ san, b'ḟéidir gur ṁó de ḋíoġḃáil 'ná de tairḃe a ḋéanfaḋ an freagra, mar bíonn droċ-aṁras ag an bpobal ar an gcainnt a téiġeann i bfaid, fé mar a bíonn droċ-aṁras ag an gcoiste ar an bfear dliġe naċ féidir leis an priosúnaċ a ġlanaḋ go haṫċomair.

Ní féidir ḋaṁ-sa, ná d'aoinne eile, an ċeist úd a ḃí ar an bpáipéar a ḟreagairt go haṫċomair, mar, an té a ḃeaḋ dáiríriḃ ag cur na ceiste sin, ní ḟágfaḋ freagra aṫċomair ar ṗuinn eolais ḃreise é. Tá súil agam ná fuil fear na ceiste annso i láṫair anoċt, ná aoinne eile go bfuil an ċeist sin ag brúġaḋ ar a ċroiḋe, mar do ċaiṫfinn a ráḋ leis, fé mar adubairt an rí úd fadó leis an bfear díoṁaoin:

* Léiġeaċt do ṫug an t-ugdar uaiḋ ós cóṁair ċruinniú de Stát-Ṡeirḃísiġ, 1939.

"As do ḃéal féin a ḃeirim breiṫ orṫ, a ḋroċ-ṡeirḃísiġ." An té ná fuil réiḋteaċ na ceiste sin aige féin, ní foláir nó tá a lán neiṫe eile atá dorċa air. Ní ṫuigeann sé go ḃfuil easnaṁ mór air féin, agus, níḋ náċ iongnaḋ, ní ṫuigeann sé cad é an t-easnaṁ é. Ní ṫuigeann sé, mura mbeaḋ an t-easnaṁ san, go mbeaḋ sé i ḃfad níos fearr d'ḟear ná mar atá sé. Ní ṫuigeann sé a ṁuinntir féin ó n-a dtáinig sé: ní á ṫarcaisniú atáim nuair adeirim leis ná feadair sé cér díoḃ é. Tá sé mar a ḃeaḋ an t-uḃall a ṫuitfeaḋ anuas ón gcraoiḃ sara mbeaḋ se fásta i gceart, ná beaḋ ann aċ carraċán cruaiḋ fólḃásaċ mí-ċúmṫa. Is dóiġ liom ná tuigeann an duine sin puinn i dtaoḃ stair a ṫíre féin aċ cóṁ beag; mar, pé eolas atá ar an stair aige, eolas marḃ is eaḋ é, gan ann aċ aṁáin na cnáṁa, gan na féiṫeaċa aige a ċuirfeaḋ na cnáṁa san in aċrainn dá céile, gan an ḟeoil aige a ċlúdóċaḋ iad, agus gan anáil na beaṫaḋ aige a ċuirfeaḋ anam ionnta. Agus nuair a ġaḃann an sórd san duine amaċ ag siuḃal Éireann, tá sé mar a ḃeaḋ an stróinséaraċ a raġaḋ isteaċ i seana-roilig, go mbíonn scéal beaṫaḋ duine ag gaḃáil le gaċ aon ḟód di, agus gan aon ḋat ḋá ḟios ag an stróinséaraċ go ḃfuil taisí seana-ṡaoġail fé n-a ċosaiḃ. Agus ní taise don duine sin nuair a ġaḃann sé ṫar lear. Pé tíorṫa fada fairsinge a ṡiuḃluiġeann sé, agus pé iongnaí a ċíonn sé, agus pé daoiní iasaċta go gcainntiġeann sé leo, ní ḃíonn aon ċaiġdeán fírinneaċ aige le n-a ḃféadfaḋ sé na neiṫe sin go léir a ṫóṁas: gaċ a gcloiseann sé agus gaċ a ḃfeiceann sé, glacann sé iad mar a ṫagaid siad. Ċíonn sé eaglaisí móra, agus ollscoileanna cáileaṁla, agus leaċtaí staireaṁla; agus cloiseann sé scéalta suaiṫinseaċa i dtaoḃ imṫeaċtaí na dtíorṫa san insan tsean-aimsir; agus toisc ná feadair sé puinn ina ṫír féin a ċuirfeaḋ sé i gcomparáid le sna neiṫe sin go léir, tagann sé aḃaile tar éis a ċuarda, agus breis tagaiṫe ċuige ar an ndroċ-ṁeas a ḃí aige ar a ṫír féin. Agus i dtaoḃ na litriḋeaċta ḋe, pé léiġeann atá 'na ċeann aige, agus pe eolas atá ar an litriḋeaċt aige, táim i n-aṁras de nár ċuir a ċuid léiġinn is eolais puinn criċ ar a aigne. Níor ċuireadar aon daonnaċt ann, mar níor ṫuig sé gur as an ndaonnaċt a ḟásadar súd. Do ṫaiṫn bláṫa na litriḋeaċta leis, agus is aṁlaiḋ a ġeárr sé na bláṫa anuas den ṗlannda, agus iad do ṡáṫ síos insan uiscealaċ aigne atá aige féin. Saṁluiġeann sé go dtaiṫneann Shakespeare leis—agus dála an scéil, is beag dá ṡórd go dtaiṫneann—agus d'ḟiafróċaḋ sé de ḋuine ḋem leiṫéid-se, i leiṫ ċluiċe is áḃaċt, an raiḃ aon scríoḃnóir againn-ne fós insan Gaeḋilg a ċuirfimís i gcóṁnárd le Shakespeare. Aċ bíoḋ geall go ḃféadfainn-se ball seirce nó ḋó do ṫeasbáint i Shakespeare ḋo ná feacaiḋ sé féin riaṁ, agus ná feicfiḋ sé go deo, toisc go ḃfuil spota caoċ 'na ṡúil.—Is ar an gcuma san a léiġfinn-se a ċláiríní don té adéarfaḋ liom nár ṫuig sé cad é an tairḃe is féidir ḋúinn a ḃaint as an mbéaloideas. An pictiuir atá déanta agam de, ní dóiġ liom gur ċuireas aon líne ann ná fuil fírinneaċ; agus pictiuir is eaḋ é a ṡeasuiġeann dá lán daoine seaċas fear na ceiste.

Aċ is féidir liom a ṁeas go ḃfuil cuid dem ċáirde annso anoċt, agus go ḃfuil an teine leis an gcroiceann aca ċeana féin le heagla go raġainn ró-ḋian ar an gcúrsa, agus ná cruṫóċainn an rud a ḃí uaim tré ḃeiṫ ró-ċíocraċ ċun an iomad a ċruṫú: mar, an cruṫú a ḃíonn iomarcaċ, bíonn

sé easnamaċ. B'ḟéidir go gcuirfeaḋ sé a n-aigne siúd ċun socair beagán má deirim leo, pé breiṫ a ḃéarfaiḋ mé ar an gceist seo anoċt, bíoḋ sí cóir nó éagcóir, gur deiṁniġṫeaċ náċ breiṫ obann í. Bíoḋ sé de ċead agam a ráḋ go ḃfuil de ḃuntáiste agam-sa, agus mé ag breaṫnú ar an scéal so, go raḃas uair agus tuairim agam mar ġeall air a ḃí bun-os-cionn glan leis an dtuairim atá anois agam. Ní mór ná go raḃas an uair sin ar aon tuairim amáin leis an ḃfear úd na ceiste. Do ṡíleas an uair sin gur ṫuairim ċiallṁar í, agus saṁluiġeann sí ciallṁar i gcóṁnaiḋe don ḟear ar an sliaḃ. Agus an té a ṫugann amaċ go deasḃéalaċ í, féadann sé a ċur 'na luiġe ar an saoġal ná fuil insan ḃéaloideas aċ corp na háiféise. Má éisteann siḃ tamall liom, déanfaiḋ mé advocatus diaboli díom féin. Mar seo, féaċ:

“Deirtear linn, má ċuirimíd ċun an ḃéaloidis a ċnósaċ, agus stuidéar a ḋéanaṁ air, go ndéanfaiḋ sé ana-ṫairḃe ḋúinn,' sé sin, is dóċa, go ndéanfaiḋ tairḃe dár n-aigne, agus tairḃe ḋúinn sa tsaoġal. Deirtear linn, leis, go ḃfuil sé fuar mar ġnó againn ḃeiṫ ag saoṫrú na litriḋeaċta agus na healaḋan mura dtéiġimíd ag triall ar an dtobar as a n-eiriġeann an litriḋeaċt agus na n-ealaḋna, 'sé sin, cultúr na ndaoine. Ḃaḋ luġa-de an meas a ḃeaḋ ar an gcóṁairle sin a ṫugaid luċt an ḃéaloidis uaṫa, dá ndéarfaidís go neamḃalḃ leis an gcléireaċ insan ċaṫair ná beaḋ saoġal sáṁ go deo aige go dtí go ḃfágfaḋ sé an teinnteán seascair atá aige, agus gaḃáil síos amaċ i mball iargcúlaċ éigin ċun cóṁnaiḋṫe. Nó dá ndéarfaidís leis an ollaṁ insan ollscoil go mbeaḋ éislinn mór ar a aigne go deo, go dtí go raġaḋ sé ar scoil airís, ag éisteaċt lesna seandaoiní boċta sa Ġaeḋealtaċt, agus seanascéalta gan deallraṁ aca á innsint. Nó dá ndéarfaidís le scríoḃnóirí de ṡagas Shakespeare is Newman ná beaḋ an snas ceart ar a saoṫar go deo go dtí go raġaidís i measc na n-iascairí agus na sclábaiḋṫe, aindeiseoirí boċta atá gan scríoḃaḋ, gan léiġeaḋ, gan litir. Dá dtugaḋ luċt an ḃéaloidis a dtuairimí amaċ ar an gcuma san, do déanfaí gáire magaiḋ fúta a cloisfí idir dá ṫaoḃ na hÉireann. Aċ sin é an bunaḋas atá lesna tuairimí áiféiseaċa atá aca. Cnósuiġidís féin an béaloideas mar sin, pé tairḃe atá ann, agus cuiridís na blúirí isteaċ i Músaeum an Ḃéaloidis, fé mar a ċuirid an luċt ársaiḋeaċta na seanórnáidí óir sa Músaeum eile; aċ ná laḃraidís a tuille linn i dtaoḃ an tairḃe is féidir leis an ngnáṫ-ḋuine a ḃaint as an mbéaloideas ina ġnáṫ-ṡaoġal.”

IS beag dá léiġfeaḋ cainnt den tsórd san ar an bpáipéar, is dóċa, ná déarfaḋ gur cainnt ċiallṁar í. Aḋmuiġim go fonnṁar, an tuairim atá againn-ne—go ḃfuil tairḃe le baint as an mbéaloideas i gcúrsaí saoġail an duine, gur caḃair don litriḋeaċt é agus dosna healaḋna—aḋmuiġim gur tuairim í sin a ṡaṁluiġeann áiféiseaċ go deo ar an gcéad aṁarc. Tá sé ċóṁ deacair í ċur 'na luiġe ar an ngnáṫ-ḋuine, agus do ḃí sé ag Copéirnic fadó a ċur 'na luiġe ar luċt a ċóṁaimsire gurb í an ġrian atá 'na stad agus gurb é an doṁan a ḋeineann an casaḋ timċeall. Do ġaiḃ san i gcoinniḃ fiaḋnaise na súl. Aċ do ḃí an ceart ag Copéirnic 'na ḋiaiḋ san.

Aċ ní gáḋ áiféis a ċur i leiṫ an luċt béaloidis ná fuilid siad ciontaċ innte. An fear úd do scríoḃ an litir, agus an t-advocatus diaboli ó ċianaiḃ, nuair a ḃíodar ag míniú an scéil,

níorḃ é a nDearṁad gan na hoċt gcosa do ċur fé n-ár dtuairim-ne. Ní duḃramair-ne riaṁ go gcaiṫfeaḋ an t-ollaṁ san ollscoil dul ar scoil arís ċun na seanṁná cois teine, ná níor ċuireamair Shakespeare riaṁ, ná Newman, ag triall ar na scláḃaiḋṫe ag foġluim céirde an ṗinn. Is é aduḃramair, agus is é adeirimíd, agus is é suim mo ċóṁráiḋ anoċt é, go ḃfuil, ag an seanṁnaoi úd cois teine, rud éigin gur fiú teaċt ṫairis, rud éigin gur mó ollaṁ ollscoile gur miste ḋo gan é ḃeiṫ aige. Agus duḃramair fós, má's i nDán dúinn-ne i n-Éirinn go dtiocfaiḋ ár Shakespeare féin agus ár Newman féin i n-ár measc, gur aníos tríd an dtalaṁ dúṫċais a fásfaid siad, mar a mbíonn an scláḃaiḋe agus a ḋá ċeann sa ċré.

FÉ mar atá innste agam ċeana ḋíḃ, do ḃíos féin uair agus a ṁalairt de ṫuairim agam. Ní raḃas riaṁ, buiḋeaċas le Dia, gan ṁeas agam ar an nGaeḋilg, ná gan ġráḋ agam di. Aċ do ṡíleas ná raiḃ le foġlaim agam ó ṁuinntir na Gaeḋealtaċta aċ aṁáin an teanga féin, agus nuair a ḃeinn im ṁáiġistir ar an dteangain, go ḃféadfainn m'aigne féin a noċtaḋ tríṫe, gan aon tsóinseail do ḋul ar m'aigne. Agus cad é an sórd aigne a ḃí agam-sa an uair sin?

NÍ fuirist do ḋuine a innsint cad iad na déataí fé leiṫ a ḃaineann le n'aigne féin, mura dtagann atarrú mór ar a aigne go ḃféadaiḋ sé a innsint cad é an deifir atá idir an aigne atá anois aige agus an aigne do ḃí aige roiṁ ré. As an atarrú aigne atá tar éis teaċt orm féin le deiċ éigin mbliaḋna, is féidir liom a innsint díḃ cad é an sórd aigne a ḃí an uair sin agam: agus ní beag de scannraṁ ḋom cuiṁneaṁ air. Idir ċorp ċroiḋe, do ḃaineas ar fad leis an saoġal a ḃí suas lem linn. Do ṡaṁluiġ an seana-ṡaoġal Gaeḋealaċ ana-ṫamall siar uaim; ní head, aċ níor ṡaṁluiġ sé ḋom i n-aon ċor aċ mar a ḃeaḋ taiḋḃreaṁ. Na heaċtraí a ḃain leis, agus na daoine móra do ṁair le na linn, do ṡaṁluiġeadar ḃeiṫ i ḃfad níos sia uaim ná na heaċtraí agus na daoine a ḃí níos sia siar insan stair 'ná iad. Cuirim i gcás, cé go raiḃ Faoistin Ṗádraig léiġte agam agus seana-léiġte ċóṁ maiṫ le hEipistilí Ṗóil, ba ċóṁgaraiġe ḋam go mór Pól 'ná Pádraig, agus is fearr an aiṫne a ḃí agam air. Ba ċóṁgaraiġe ḋom, mar an gcéadna, Iúl Céasar 'ná Brian Mac Cinnéide. Ba ċruinne agus ba ṡoiléire an t-eolas a ḃí agam ar Ċnossos 'ná an t-eolas a ḃí agam ar Ṫeaṁair na Ríoġ, cé gur ṫugas turas ar an dTeaṁair agus ná raḃas riaṁ i n-oileán Créit. Agus maidir leis an litriḋeaċt, is fearr a ṫuigeas dánta Hóiméir ná ṫuigeas an Táin agus na scéalta Fiannaiḋeaċta, cé go raiḃ an dá ṫaoḃ léiġte agam. Agus mar sin do. Ó's scéal trisna scéaltaiḃ é, b'féidir go mbeaḋ duine nó beirt ag éisteaċt liom go ḃfuilim tar éis a innsint dóiḃ cad é an sórd aigne atá aca féin. Bíoḋ 'fios aca, má tá, go ḃfuil galar aigne orta, galar atá trioblóideaċ go leor, go dtugaim galar na cuṁangraiġe air. Aċ ná bíoḋ aon imṡníoṁ ró-ṁór orta: inneosaiḋ mé ḋóiḃ láiṫreaċ cionnas is ceart 'ċur ċun é leiġeas.

Do ċuas féin insan Ġaeḋealtaċt annsan.

DUINE a tógfaí istiġ i mbaile ṁór, i lár na dúṫaiġe, ná feicfeaḋ aon níḋ, ó lá go bliaḋain, aċ aṁáin na bríceanna agus na fallaí árda, nuair a téiġeann an sórd san duine ag an sáile don céad uair, moṫuiġeann sé díle a raḋairc ag dul i ḃfaid, agus tagann scóip 'na ċliaḃ, agus eiteallaċ

ar a ċroiḋe, agus géarú ar a ṁeanmain. Sin é an sórd árdú croiḋe, árdú croiḋe adeir Keats a ṫáinig air féin nuair d'oscail sé Hóiméar Chapman don ċéad uair. Sin é an sórd árdú croiḋe a ṫáinig orm féin an ċéad lá a ṫugas insan Ġaeḋealtaċt. Do ċuaiḋ raḋarc an aigne agam i ḃfaid agus i ngéire. Do ṗléasc rud éigin istiġ im ċluasa, mar adéarfá, agus do ṫáinig éisteaċt ċruinn ċugam fé mar a ḃí ag Cluais-le-heisteaċt insan ḃFéinn, sa ċás go gcualaḋ an seana-ṡaoġal Gaeḋealaċ ag laḃairt liom. Na heaċtraí móra, ná raiḃ d'eolas agam orṫa go dtí san aċ aṁáin pé cunntas tur atá le faġáil orṫa i leaḃar staire, do ṫuigeas an lá san gur ṁair glan-ċuiṁne a n-eaċtraí sin i n-aigne na ndaoine i gcóṁnaiḋe. Do ḃinn ag éisteaċt óm óige lem ṁúinteoirí ag cur síos ar Ċaṫ Ċionn tSáile, agus cionnas mar do ċuir an caṫ san deireaḋ leis an seana-ṡaoġal. Aċ níor ċuir mairg agus méala an lae sin an gaṫ tríom' ċroiḋe i gceart riaṁ go dtí go gcualaḋ an t-aṁrán úd ar siuḃal ag an sean-duine sa Ġaeḋealtaċt:

"A ċlanna Gaeḋeal uasal, do fuaireaḃair náire:
Do ċailleaḃair Corcaiġ agus Cionn tSáile,
Áṫ an Luain agus Droiċead Áṫa;
Aċ is é briseaḋ na Bóinne is mó do ċráiḋ siḃ."

—agus an "t-uċ uċón" do ċuir an seanduine leis an ḃéarsa, baḋ dóiġ leat gur ar a ṫiġ agus ar a ṁuinntir féin do ṫuit an méala, agus gur inné roimis sin a ṫárluiġ sé ! Ná níor luiġ na Dliġṫe Pianaṁla orm féin riaṁ go dtí go gcualaḋ an t-aṁrán eile úd:

"Tá an Eaglais le heagla ag léiġeaḋ Aifreann i ngleanntaiḃ,
Agus a dtréadta ag dul ar strae uaṫa gaċ aon ṁaidean Doṁnaiġ."

Ní ṫugann duine an urraim ceart don tséipéal ná don Aifreann go dtí go dtéiġeann bréiṫre den tsórd san i ḃfód air. Ná níor ṫuigeas i gceart an meas do ḃí ag an seana-Ġaeḋeal ar a ċine go dtí go gcualaḋ an caoineaḋ seo ar siuḃal ag seana-ṁnaoi:

"Mo ċroiḋe cogair siḃ,
A ġaol na gCormac,
Uasal, orḋarca,
Ná raiḃ spota ionnaiḃ
Ná ball ón mbolgaiġ
Aċ gaċ aon ḃraon d'ḟuil ṡolasṁar.

"Mo ċroiḋe siḃ agus mo riún,
A ġaol na gCárrṫaċ ḃfionn
Is a ġaol na Rábaċ úr,
Slioċt na láiṁe fuair clú
Agus an ġiolla úd álainn ḟionn
Do ċuaiḋ ṫar sáile anonn
Ná tagann a scéala ċugam.

"Mo ċroiḋe siḃ agus mo ċumann,
Mar do ḃí ḃur ngaol le tuille:
Le Ó Donnaḃáin an Ḃáin Leiṫin,
Agus le Freddy na Cúirte Brice.

"Mo ċroiḋe siḃ agus mo raḋarc,
A ġaol na dtrí dTaḋg,
A sciobfaḋ bric a hEiḋinn
Agus bradán a poll doiṁinn,
Agus ná caiṫfeaḋ é gan roinnt!"

Seo scéal eile go ḃfuil raiḋse mór dá ṡórd le clos ar fuaid na Gaeḋealtaċta, agus táim á innsint daoiḃ d'ḟonn is go néistfiḋ siḃ lem ṫeagasc, pé'n loċt a ġeiḃeann siḃ ar an gcuma go ḃfuilim á ṫaḃairt amaċ:

'Do ḃí fear ann fad ó riaṁ agus ní ḋeaġaiḋ sé ag an Aifreann i n-aon ċor, pé'n bunús a ḃí aige leis: do ḃí leaṫ-olc éigin aige ċun an tsagairt. Aċ aṁáin, aon Doṁnaċ aṁáin do ḃí sé ag siuḃlóid do féinig agus do

casaḋ stróinséaraċ air. D'ḟiafruiġ an stróinséaraċ de: "Cad 'na ṫaoḃ ná fuileann tú ag an Aifreann?" Do ḃí gaċ aon leat-scéal aige á ṫaḃairt do, agus an cnoc so aḃfus aige á ċur ar an gcnoc so ṫall, á ċur de. Do ḃíodar ag siuḃlóid le cois a céile agus do ḃuail tart an fear. "Ó, tá srotán uisce annso," ars an stróinséaraċ, "agus féadann tú do tart a ṁúċaḋ." Do ċrom sé sa tsroṫán agus d'ól sé a ḋóṫain d'uisce. "Sin é an fíor-uisce is misle," ar seisean, "'ólas riaṁ!" "Imṫiġ leat mar seo," arsan stróinséaraċ, "suas i gcoinniḃ an ċnuic tamall." Do ġaḃadar, agus cionnas a ḃí ná madra dreoiġte i mullaċ an ċnuic agus an t-uisce ag gaḃáil tríd. "Ní ḃfuairis-se aon ḃlas dreoiġte," arsan stróinséaraċ, "ar an uisce ólais ó ċianaiḃ?" "Ní ḃfuaireas," arsan fear, ar seisean. "Taḃarfad-sa cóṁairle ḋuit-se anois," ar seisean. "Eiriġ-se ag an Aifreann a tuille, mar tá na focail atá ag teaċt amaċ a ḃéal an tsagairt cóṁ fírinneaċ cóṁ milis leis an uisce 'ólais ó ċianaiḃ." Nuair féaċ an fear tairis ní raiḃ toġa ná tuairisc an stróinséaraiġ le faġáil aige.'—An seanduine go raiḃ an scéal san aige, do ṁair cuiṁne aige ar ṡeanmóin éigin a tugaḋ amaċ na céadta bliaḋan ó ṡoin, insna meaḋon-aoiseanna b'ḟéidir, sul a raiḃ aon teaċt tar an dTeagasc Críostaiḋe ná tar Cóṁairle na Treinnte, nuair do húsáidtí saṁlaoidí den tsórd san ċun na fírinní móra do ċur ina luiġe ar an bpoḃal.

Agus caiṫfiḋ mé eaċtra eile a innsint daoiḃ a ṫuit amaċ dam féin an fóġṁar so ċaiṫeamair nuair a ḃíos sa Ġaeḋealtaċt. Do ġaḃas amaċ aon lá aṁáin ag cainnt leis an mbeirt ḃuaċaillí gcríonna a ḃí ag buannaḋ ċuirneaċt le corránaiḃ. Do ṫugas fé ndeara go raḃadar ag taḃairt dá ċéile go trom, iad ag cur na seilí i mbéal a ċéile náċ mór. Nuair a ṫánagsa cóṁ fada leo, d'innseadar ḋam cad é an fáṫ. Agus cad é an briseaḋ maidí a ḃí ar siuḃal eatorṫa, an ḃfeadr ís? Do ḃí duine aca á ráḋ gur ḋriṫáir do Ġuaire Marḃán, agus an fear eile á áiteaṁ air nárḃ eaḋ! Is aṁlaiḋ a ḃíodar araon, tamall roimis sin, ag éisteaċt liom-sa agus cuid de ċúrsaí Ġuaire agam á léiġeaḋ, agus do fuair an scéal greim cóṁ doċt san orṫa, agus do ḃíodar cóṁ seana-ḋéanta ar Ṁarḃán agus ar Ġuaire, agus dá mbeidís ag éisteaċt le scéal a ḃeaḋ ag gaḃáil timċeall mar ġeall ar Jerome Ḋiarmada agus ar Ṗeats Ṗádraig!

D'ḞÉADFAINN siḃ a ċoinneailt annso go maidin ar an gcuma san. Aċ is é an bun beag ar an mbárr mór é, do ṫárluiġ rud dam insan Ġaeḋealtaċt nár ṫárluiġ dam riaṁ roimis sin: do ḃí coidreaṁ agam ann ar ḋaoine go raiḃ cuiṁne na gcéadta bliaḋan aca, daoine go dtuigfeá, nuair a ḃeifeá ag cainnt leo, nárḃ iad féin i n-aon ċor a ḃí ag labairt leat, aċ a sin-seana-ṡinnsear. Baḋ ṁaiṫ liom an méid sin a ráḋ ar ċuma eile, ċun a ċur i ḃfáṫ níos fearr oraiḃ an deifir atá idir muinntir na Gaeḋealtaċta agus an ṁuinntir Gall-Ġaeḋealaċ: gur ḋaoine iad súd insan Ġaeḋealtaċt go raiḃ na trí tóṁaiseanna le n-a n-aigne: do ḃí faid agus leiṫead ionnta, aċ do ḃí an doiṁneas ionnta leis. Is é an tríoṁaḋ tóṁas san—an doiṁneas—a ḋeineann an deifir ar fad. Agus is é an béaloideas an tríoṁaḋ tóṁas atá le haigne an duine.

NÍOR ṁaiṫ liom aon focal a ráḋ annso anoċt a tarraingeoċaḋ meidrisc idir me féin agus mo ċáirde;

ná níor ṁaiṫ go raġaḋ an tuairisc amaċ orm go ḃfuilim ró-ċurṫa-amaċ orm féin, ná go ḃfuilim ag éirġe os cionn mo ċumais, go ḃfuil an iomaḋ meas agam orm féin agus ar pé faġálṫaisín eolais atá agam, agus ná fuil aċ an droċ-ṁeas agam ar ḋaoine eile atá níos tuisceanaiġe i ḃfad agus níos léiġeannta 'ná mé féin. B'ḟéidir gur díoġḃáil a ḋein an Ġaeḋealtaċt dam; b'ḟéidir náċ iarrata do ḋuine aon ḃaint a ḃeiṫ aige leis an mbéal-oideas; aċ im ḃriaṫar-sa ḋíḃ go ḃfuil an ḟírinne agam á ráḋ, ċóṁ maiṫ is a ḟéadaim é, nuair adeirim, ón uair a ṫógas aiṫne ar an nGaeḋealtaċt agus ar an mbéaloideas ar dtúis, go ḃfeicim easnaṁ éigin, lúḃ-ar-lár éigin, i n-aigne na ndaoine go mbíonn coid-reaṁ agam orṫa de ġnáṫ ar fuaid na Galltaċta; agus na daoine léiġeanta atá ann go ḃfuil aiṫne agam orṫa, agus go ḃfuil árd-ṁeas i gcóṁnaiḋe agam ar a gcuid foġlama, saṁluiġim go ḃfuil cáim éigin orṫa, máċail éigin —easba daonnaċta, abair—rud ná beaḋ orṫa mura mbeaḋ gur gearraḋ na draeiṫe do ḃí idir iad féin agus a sinnsear. Nuair a laḃraid siad liom, ní ċloisim uaṫa aċ aṁáin a nglór féin; ní ċloisim i n-aon ċor uaṫa an rud do ċualaḋ insan Ġaeḋealtaċt—glór an ċine. Ní cúrsaí teangan i n-aon ċor é, bíoḋ ḟios agat, aċ cúrsaí an duine féin. Ar an nduine féin a ṁotuiġim an t-easnaṁ. Ná ní ar an léiġeann atá an loċt, aċ ar an ḃfear léiġinn. An t-eolas atá aca, agus an ḟoġlaim atá orṫa, is iad féin a ṡaoṫruiġ é, agus bíoḋ a i ċreideaṁaint sin aca. Aċ níl le n-a n-aigne aċ aṁáin an dá ṫóṁas: tá an tríoṁaḋ tóṁas úd, an doiṁneas, i n-easnaṁ orṫa. Níḋ náċ loċt orṫa; mar is é an scannraṁ é cuiṁneaṁ air, gur beag den aos léiġinn i nÉirinn fé láṫair go dtáinig puinn níos mó 'ná céad bliaḋain de ṡinnsireaċt léiġeanta rómpa. Aċ is é an scannraṁ ar fad é, agus an briseaḋ croiḋe, ná tuigeann urṁór an aois léiġinn ċéadna san go ḃfuil an galar san orṫa; agus dá ḋeascaiḃ sin ná fuil aca ar an muinntir atá ag casaḋ leis an ngalar san a leiġeas aċ aṁáin an droċ-ṁeas. Má's féidir an galar san a leiġeas i n-aon ċor—an ṁuinntir atá gaḃṫa ċeana aige, is dóiġ liom go gcaiṫfimíd ár súil a ċur díoḃ—aċ má's féidir é ċoinneailt amaċ ón ndream atá ag éirġe suas, is é an béaloideas an t-aon ċosc aṁáin atá againn air.

B'ḞÉIDIR go ḃfuil cuid agaiḃ fós a ṡaṁluiġeann gur ag cainnt san aer atáim, go ḃfuil an liaṫḃuiḋe im ṡúiliḃ agus go ḃfeicim iompáil liṫ ar a ḃfuil timċeall orm. Táim ċóṁ suiḋṫe ḋe go ḃfuil fód fíor le n-a n-abraim agus atáim go ḃfuilim annso anoċt. Aċ inneosaiḋ mé scéal daoiḃ a ċuirfiḋ i ḃfáṫ oraiḃ, is dóiġ liom, náċ ag ráṁaillíḋeaċt atáim.

Do ḃíos i gcuileaċtain tamall ó ṡin go raiḃ fear ón Spáinn leis ann. Seo cuid desna neiṫe aduḃairt sé i gcaiṫeaṁ na hoiḋċe. "Is é an fáṫ go gceapann na Sasanaiġ ná fuil aon ḟile eile ar doṁan ċóṁ mór le ráḋ le Shakespeare, ná ná feadradar aon daṫ mar ġeall ar Chalderón."—"Seaḋ, do léiġeas The Bridge of San Luis Rey an lá fé ḋeireaḋ: baois ar fad is eaḋ é."—"Ní ċualaḋ riaṁ aṁráintí aon náisiúin eile atá ċóṁ hanamaṁail ċóṁ bíoḋgaċ le n-ár n-aṁráintí féin insan Spáinn," agus láiṫreaċ bonn duḃairt sé trí cinn díoḃ i ndiaiḋ a ċéile, agus ba ṁaiṫ ċuige é.—D'ḟiafruiġ duine éigin de annsan an raiḃ sé fíor ná raiḃ aon léiġeann ná taḃairt suas ar an gcuid is mó de ṁuinntir na Spáinne. Do ġlac sé go réiḋ an ċeist, agus do ċuir sé sleaḃac magaiḋ air féin: "Seaḋ go díreaċ," ar seisean, "níl aon

léiġeann ná taḃairt suas ar ṁuinntir na Spáinne, agus gur againn-ne atá na hollscoileanna is sine agus is mó cáil sa doṁan! "

B'ṠIN duine nár ṁiste a ráḋ ḋuit go raiḃ aigne a ċine agus glór a ċine aige. B'ṡin duine go raiḃ cultúr na gcéadta bliaḋan mar ṫacaiḋeaċt le n-a ċuid foġlama aige. B'ṡin duine go raiḃ caiġdeán deiṁniġteaċ aige le n-a ḃféadfaḋ sé an cultúr iasaċta do ṫóṁas, duine go raiḃ an daonnaċt aige mar annlann le n-agcuid léiġinn, duine do fuair uaisleaċt ṁeoin mar oiġreaċt agus do ḃí mórḋálaċ go deo as an oiġreaċt san.

Seaḋ anois, cuirim an ċeist seo ċugat: An mó fear léiġeannta ar t'aiṫeantas go ḃféadfá beiṫ deiṁniġteaċ de, dá gcastaí ṫar lear i measc na Spáinneaċ nó na ḃFranncaċ iad, go mbeaḋ déantús na hÉireann ċóṁ soiléir ċóṁ niaṁraċ le feiscint ar a n-aigne agus ar a meoin, go ndéarfaḋ an ċuileaċta nárḃ ḟoláir nó gur tír ró-ársa, ró-uasal, ró-ċultúrṫa í Éire? Ní féidir ḋóṁ-sa cuiṁneaṁ aċ aṁáin ar beirt d'ár n-aos léiġinn go ḃfuil an "daṫ Éireannaċ" ċóṁ soiléiseaċ le feiscint orṫa agus do ḃí an "daṫ Spáinneaċ" air siúd. Is é an daṫ atá ar an gcuid is mó againn ná an liaṫḃán.

BAḊ ṁaiṫ liom, dá mbeaḋ an t-am agam ċuige, cur síos liḃ ar an mbaint atá ag an mbéaloideas leis an litriḋeaċt. Aċ do ṫánag annso ḋe ḃun tolaiḋ ċun cur síos ar an mbaint atá aige le saoġal agus le haigne an duine, agus is ró-ṡásta a ḃeinn ḋá dtéiġeaḋ an t-aon ṗuinnte aṁáin sin i ḃfeiḋm oraiḃ. Aċ ní mór ná go ḃféadfaḋ an té is óige agaiḃ a ṫuiscint, cuid ṁór· ḋá ndubart mar ġeall ar an easnaṁ atá ar an aigne Ġall-Ġaeḋealaċ, go seasuiġeann sé leis don litriḋeaċt Ġall-Ġaeḋealaċ. Fé mar ná bíonn an duine i mbárr a ṁaiṫeasa mura mbíonn aigne a ṡinnsir mar oiġreaċt aige, mar an gcéadna, ní ḃíonn litriḋeaċt i mbárr a maiṫeasa munar fás fada siṫeaṁail as an mbranar dúṫċais í. Ní raiḃ litriḋeaċt ḃreáġ riaṁ ann ná raiḃ cuiṁniġteaċ ar an gcine ó n-a dtáinig sí. Níl an litriḋeaċt Ġallda so againn cuiṁniġteaċ ar an gcuma san: tá sí ró-óg, agus dá óige í, tá sí manntaċ beárnaċ. An rud adubart ċeana, tá an tríoṁaḋ tóṁas i n-easnaṁ uirṫe. Agus sin é an fáṫ leis go ndubart ó ċianaiḃ, an té ná tuigeann tairḃe an ḃéaloidis, náċ féidir ḋo an blas ceart d'ḟaġáil ar Shakespeare; mar níl uair dá léiġim é ná go ḃfeicim an seana-ṡaoġal tuaṫa i Sasana,

"The spinsters and the knitters in the sun,
And the free maids who weave their thread with bones."

Agus cogar: ní ḟeadar cá ḃfuair Shakespeare na scéalta gan deallraṁ a ḃíonn ar siuḃal aige uaireanta?—scéalta atá ar aon déantús aṁáin lesna scéalṫaiḃ úd gur foriseal leis an ollaṁ ollscoile éisteaċt leo. Cá ḃfuair sé Queen Mab? agus Herne the Hunter? agus an ṗiseog úd i dtaoḃ ċoileaċ na Nodlag? Ní féidir gur ó ṡeanṁnaoi éigin cois teine a fuair sé iad?

NÍ déarfaiḋ mé a ṫuille i dtaoḃ na litriḋeaċta aċ aṁáin an méid seo: má tá aoinne annso go ḃfuil féiṫ na scríoḃnóireaċta ann agus gur mian leis rian a láiṁe a ḟágáil ar nua-litriḋeaċt na Gaeḋilge, ní healaḋa ḋo neaṁṡuim a ḋeanaṁ den ḃéal-oideas. Mura ḃfuair sé an aigne Gaeḋealaċ mar oiġreaċt ó n-a ṁáṫair, caiṫfiḋ sé dul á cuardaċ: caiṫfiḋ

sé é féin ionnlaḋ seaċt n-uaire insan tobar as ar eiriġ gaċ aon litriḋeaċt riaṁ gur fiú teaċt ṫáirste. Caiṫfiḋ sé gaċ aon ḃlúire ḋen ḃéaloideas atá i gcló do léiġeaḋ agus d'aiṫléiġeaḋ agus do ṫreasléiġeaḋ; caiṫfiḋ sé dul sa Ġaeḋealtaċt, mar a ḃeaḋ oiliṫreaċ, le huṁlaiḋeaċt ċroiḋe, mar ṁaiṫe le n'anam. Nílim á ráḋ, má ḃíonn úrscéal aige á scríoḃaḋ, go gcaiṫfiḋ sé tosnú leis "an ḃfear a ḃí ann fadó agus gur fadó ḃí," aċ go gcaiṫfiḋ sé **gramadaċ an aigne Ġaeḋealaiġ** d'ḟoġlaim as na seana-scéalta agus as na seanaṁráintí agus as na seananaṫanna atá le fáġáil sa ḃéaloideas. Mar bíoḋ ḟios agat go ḃfuil a ġramadaċ féin ag aigne gaċ náisiúin fé leiṫ díreaċ fé mar atá a gramadaċ féin ag gaċ teangain fé leiṫ. Ní hé an déantús céadna aigne atá ag an nGaeḋeal agus atá ag an nGall. Ní hé an greann céadna atá ionnta araon, ná an lúṫġáir ċéadna, ná an brón céadna; ná ní leis an gcaiġdeán ċéadna a ṁeasaid siad an áilneaċt, ná an uaisleaċt; ná ní ar an mbóṫar ċéadna siar a ġaḃann a gcuiṁne. Sin iad páirteanna gramadaiġe an aigne a ḋeineann an deifir idir litriḋeaċt dúṫċais agus litriḋeaċt dúṫċais eile; agus fé mar naċ féidir duit teanga a laḃairt le haon slaċt mura mbíonn riaġlaċa a gramadaiġe agat agus a cora cainnte, mar an gcéadna, ní féidir ḋuit litriḋeaċt dúṫċais a scríoḃaḋ mura mbíonn a cuid gramadaiġe agat, agus mura mbíonn an dul ceart agus an seolaḋ ceart agus an múnla ceart ar t'aigne. Is é an béaloideas a ṫugann gramadaċ na litriḋeaċta dúinn.

Mura ḃfuil mo ċuid gnóṫa i n-aistear anoċt, baḋ ċóir go dtuigfeaḋ siḃ um an dtaca so go ḃfuil níos mó le déanaṁ againn-ne, na Gaeḋilgeoirí, ná an teanga Ġaeḋealaċ a ṫaḃairt ṫar n-ais; go gcaiṫfimid an aigne Gaeḋealaċ a ṫaḃairt ṫar n-ais ċóṁ maiṫ; gur insan ḃéaloideas aṁáin atá an aigne sin ar marṫain; agus mar sin náċ féidir do ḋuine ḃeiṫ 'na Ġaeḋilgeoir déanta mura mbíonn sé suimeaṁail sa ḃéaloideas. Pé críċ a ḃearfaiḋ an teanga sa deireaḋ ṫiar ṫall, tá gaċ aon dóċas go mairfiḋ sí os cionn talaiṁ ar ċuma éigin go ceann céad bliaḋan eile ar a ċóṁluiġeaḋ. Aċ tá anam na Gaeḋilge, aigne na Gaeḋilge, meaḃair agus cuiṁne na Gaeḋilge ar ṗuinntiḃ a ċailleaṁaint. Níl, insan ḃéaloideas atá fágṫa againn, aċ mar a ḃeaḋ cloċa seana-ṫeampaill, caiṫte ṫall agus aḃfus ar an mbán, an cúnlaċ liaṫ ag fás orta; níl aċ an méid sin fágṫa den teampall uasal do ḃí i n-Éirinn seal 'nar ċóṁnuiġ spioraid na nGaeḋeal. Is é ár ngnó na cloċa san a ċnósaċ agus an aṫṫógáil a ḋéanaṁ.



# ÓL-DÁN GAEDHEALACH

Moltar gach tír, is tá cuid acu breagh,
Ach ár dtírín féin 'sí 's fearr :
Aoinneach ná géilleann gur fíor gur fearr
Imrigheadh a lann go mear.
Seo sláinte na críche atá liath-ghlas,
Críoch thar chríocha an tsaoghail ;
Tá an deisceart glé is an t-oirthear geal
Ach taobh thiar bhíos luighe na gréin'
Na gréin'
Taobh thiar bhíos luighe na gréin'.

Is ríogain í gidh tá fé léan,
Ríogain silte súl,
Gioblach, ocrach, caithte, faon,
Ach is caoin a clá crotamhail.
Ólam sláinte na críche atá liath-ghlas,
Críoch thar chríocha an tsaoghail :
Tá an deisceart glé, is an t-oirthear geal
Ach taobh thiar bhíos luighe na gréin'
Na gréin,
Taobh thiar bhíos luighe na gréin'.

SIAFRAIDH DE BÚRCA.

# An Spealadóir

## Pictiúir Samaltaċ

le Séamus Ó hAoḋa



Tá a ḟios ag an saoġal gur iomḋa san bearna i seanċas na hÉireann toisc a ndeaċaiḋ de scaipeaḋ ar ṫuairiscí is ar ċáipéisí ár gcineaḋ. Ní hí bearna is caoile an t-easba eolais atá orainn i dtaoḃ éigse is aois ealaḋan na h-Éireann. Caiṫfiḋ an tsaṁluiḋeaċt gnó na cuiṁne a ḋéanaṁ.

Mo léan le luaḋ agus m'atuirse
'S ní féar do ḃuaint ar teascannaiḃ
D'ḟúig céasta buaiḋearṫa m'aigne
le tréiṁse go tláṫ.

Do ṫáinig an fear óg ruaḋ amaċ as an scioból 'nar ċaiṫ sé féin agus a ċoṁ-spealadóirí an oiḋċe, agus d'ḟan sé 'na ṡeasaṁ nóimeat idir ḋá laiġe an dorais, ag baint searraḋ as féin agus ag féaċaint roimis. Ba ċiúin aoiḃinn an ṁaidean í, agus ba ċuṁra leis, mar ḃí boluiṫ an ḟéir nua-ḃainte go tréan láidir fán aer.

* * * * *

Aċ ní har na neiṫe sin do ḃí an fear óg ruaḋ ag cuiṁneaṁ cé gurḃ file é. Ḃí a ṁalairt de ċúram air. I gcionn cúpla lá eile, ḃeaḋ an t-aonaċ hirálta ar siuḃal i Raṫ Caola. Ċonnaic sé an tsráid-ḃaile ós a ċoṁair, na scuainí fada Gaeḋeal boċt na seasaṁ ar a ḋá ṫaoḃ na sráide, fé na ngiobail is fé na mboċtanas, na fir óga láidre cumasaċa ar nós cuma liom, na daoine meaḋon-aosta, gur ṁó é a ngáḃatar is a gcúram, go himniḋeaċ tostaċ. Agus ar ball na máiġistirí is na maoir ag gabáil na dtreo, iad ag cur na súl trioṫa, á mbreiṫniú fé mar do ḃreiṫneoċaidís bullán. Máiġistrí agus maoir—de ṡlioċt dob aosta, agus dob uaisle ná iad dob eaḋ é féin agus féaċ go gcaiṫfeaḋ sé fanaṁaint annsin ós a gcoṁair ag súil le glaoiḋ. Agus annsin an sin-ṡeana-scéal—maor éigin ag cur cogair i gcluais an ṁáiġistir: "Ná bac leis súd, leis an ḃfear ruaḋ sin; Súileaḃánaċ, Eoġan Ruaḋ tá ḟios agat—borb teasuiḋe droċ——" Agus do ġaḃfaidís ṫairis. I dtreo go mbeaḋ an t-áḋ leis duine éigin á ġlaoḋaċ i ndeire an lae ċun is ná beaḋ air siuḃal cúpla lá eile do ċur de go dtí talaṁ nár ċleaċtuiġ sé fós go dtí máiġistir na h-aiṫneoċ' é. . . .

Ṫosnuiġ spealadóir lastiar de á ionfairt féin. Ḋún Eoġan Ruaḋ—mar is é do ḃí ann—an doras 'na ḋiaiḋ agus d'imṫiġ sé leis i dtreo

an tsruṫáin. Ṡanntuiġ sé ḃeiṫ leis féin an ṁaidin sin.

* * *

Aċ do lean na smaointe duairce é. Oiḋċe ṡuḃaċ, maidean ḃrónaċ. Agus ḃí sin acu an oiḋċe roimis sin. Ragairne agus rí-rá, ceol agus ól, gur ḃeag nár ḃain an gleo an díon d'ḟrataċa an táḃairne. Amuiċ ar an mbóṫar na ḋiaiḋ sin dóiḃ, aoiḃneas an Ṁeiṫiṁ san aer ba leasc leo an scioból do ṫaḃairt orṫa. Do ṡíneadar iad féin le hais an ċlaiḋe ag an gcrosaire agus do laḃair duine as an leaṫ-ḋoirċeaċt ag glaoḋaċ ar Eoġan ceann des na haislingí úd leis féin do ráḋ dóiḃ. An rud do ḋein.

AĊ anois nuair do ċuiṁniġ sé air féin agus ar ċainnt lasánta an aṁráin dóċasaiġ sin, ṫáiniġ seirḃṫean ann agus fuaṫ don ḟilioċt. Nárḃ iad na haṁadáin ċríoċnuiġṫe iad agus ḃeiṫ meallta léi, nárḃ é féin an ceolán ba ḋiṫċéillige ar ḋruim an doṁain agus a leiṫéid do ċumaḋ.

> "Im leabaiḋ aréir trím néall do ḋearcas-sa
> Ainnir ba ṁaorḋa taiṫneaṁaċ cló."

Cad é mar aiḋḃéis! Ḃ'é ba ċóra á ḋéanaṁ aige ná aoir do laiḋḃfeaḋ gaċ claḋaire maoir, do scólfaḋ gaċ tíoránaċ máiġistir dá raiḃ gá gcéasaḋ. Aislingí! Mo léir lom! . . .

* * *

NUAIR ṫáiniġ sé ṫar nais, ḃí na fir go léir 'na suiḋe. Ba ġearr gur ġlaoiḋ an maor orṫa agus ċuaḋadar i mbun na hoibre. Ba ḃreáġ mar ġnó leis speal do láiṁseáil agus leigint don ḟuinneaṁ ċorporḋa suaiṁneas éigin do ṫuilleaṁ don aigne. Ċuir sé ċuige go nimneaċ is go dúr, an speal ag éirġe is ag tuitim, agus ba ċeol leis mar do scuabaḋ an lann tríd an ḃféar agus mar do ṫuiteaḋ san, 'na ṡraṫannaiḃ néata 'na ṫimċeall.

Do stad sé ċun faoḃar do ċur ar an speil agus don ċéad uair ó ṫosnuiġ sé ag obair, do ṫóg sé a ċeann. Ċonnaic sé a ċoṁ-spealadóirí, an t-allus ag sileaḋ leo agus an t-éadaċ greamuiġṫe dá gcolann, sa tsliġe gur léir na slinneáin leaṫna, an drom láidir, an ċaḃail ċóraċ, na géaga cumasaċa. Agus do ċonnaic sé an maor ag faire air. Ḃ'ḟearr leis ná rud maiṫ an maor do ḋéanaṁ air an ṁaidean sin; ḃeaḋ faoḃar ar a ṫeangain baḋ ġéire ná aon ḟaoḃar do ḃí riaṁ ar speil. Aċ níor ṫáiniġ an maor. 'Na ionad sin, ḋein sé ar aingiséoir meaḋon-aosta a ḃí ag tuitim siar san obair, agus ṁasluiġ é. Ġaiḃ raċt feirge Eoġan. An raġaḋ sé treasna anonn ċuċa? . . . Aċ ḃí an maor bailiġṫe leis. Ba ḃreaġ le hEoġan annsan an speal do ċaiṫeaṁ uaiḋ agus imṫeaċt leis. Aċ cad é an ṁaiṫ é? Níorḃ í an obair fé ndear an toċt so air, ná an aim léis 'na raḃadar go léir; níorḃ' iad na giobail sin orṫa ná an t-allus sin leo aċ an tarcuisne is an náire. Súileaḃánaiġ, Cárṫaiġ, Donnaḃánaiġ, ar gaċ taoḃ de, sloinnte do ḃ'árd i réim uair. Agus anois! Do ḋein focail den smaoineaṁ 'na aigne i gan ḟios do. "Mo léan le luaḋ," ars eisean, "agus m'aṫuirse! Is ní féar do ḃuaint ar teascannaiḃ, d'ḟúig céasta buaiḋearṫa m'aigne, le tréiṁse go tláṫ." Stad sé. D'aiṫris sé an ċainnt arís dó féin. Seaḋ, ba ḟilioċt í. Ḃí an meidreaċt go cruinn beaċt, ḃí riṫim an aṁráin sin, "An Spealadóir" duḃraṫas aréir, leis. Ṫug sé féaċaint na ṫimċeall ar na fearaiḃ eile agus arís ċuala sé an guṫ istiġ ag cainnt leis. "Aċ éigse is suaḋa an tseanaċuis i ngéiḃeann ċruaiḋ 's i n-anacra, go

tréiṫ i dtuaṫaiḃ leaṫan-Luirc gan réim mar ba ġnáṫ.''

* * *

Stad sé arís. Cad é sin ḃí ar siuḃal aige? Aisling eile? Agus é taréis móid do ṫaḃairt an ṁaidean ċéadna go raiḃ sé réiḋ leo go deo na ndeor. Ḃuel, ḃí sé réiḋ leo, ní ḃacfaḋ sé feasta aċ le haoir. Ċuir sé faoḃar arís ar an speil agus ṫosnuiġ ag cur de go fíoċṁar, a ċeann fé, a ċolann dá lúbaḋ, an féar ag tuitim. Aċ ḃí an guṫ istiġ ag laḃairt leis i gcoṁnuiġe. Ċuala sé glór an ṁaoir arís ag spídiúċán fé spailpín eile. Aċ ḃí sé féin ag gaḃáil céim ar ċéim ar aġaiḋ, an speal ag éiriġe, an féar ag tuitim. Agus le gaċ coiscéim ar aġaiḋ, le gaċ buille dá dtug sé, do ṫáinig an focal: ''Is gaċ lonna-ḃile . . . borb-ċuṫaiġ . . . tréan-ċumais d'ḟás . . . dé ḃrolla-stoc . . . na sona-ċon . . . do ṗréaṁ-uiġ ón Spáinn.'' Aċ arís do stad sé. Ní ġéillfaḋ sé don raċt nua so filíoċta. Ḃí sé tuirseaċ traoċta idir aigne is corp. Aċ fós do ṫáinig na focail, an uair seo 'na gcaise ṁear scuabaiġ fé mar do ḃeidís ċun é do ṫreascairt mura ngéillfeaḋ sé a ṫoil leo:—''Go canntlaċ faon-lag easbuiḋṫeaċ . . . fá ġall-smaċt ġéar ag danaraiḃ, . . . an cam-sprot claon do ṡealḃuiġ . . . a saor-ḃailte stáit.''

Ḃí buaiḋte air ag an nguṫ. Do riṫ na focail a ṫáinig ċuige arís tré na aigne agus do ḃí blas aige orṫa. Ṫáinig sásaṁ éigin ann, an ċéad tsásaṁ a fuair sé an lá sin. D'aṫ-ṁeaḃruiġ sé iad agus do ṁeas sé go raiḃ riṫ agus fuinneaṁ ionnta naċ raiḃ sna haislingí eile ḋein sé go dtí so. Ḃí an dá ṡásaṁ ionnta, dar leis, sásaṁ don ḟile agus sásaṁ don spailpín. Ḃeaḋ a gcoṁ-ṡásaṁ san ionnta dá ċomráidí, don ain-geiseoir do masluiġeaḋ ó ċianaiḃ, agus do gaċ spailpín eile de ṡlioċt na nGaeḋeal. Raġaḋ sé ar aġaiḋ léi mar aisling. Ní raiḃ d'acfuinn ná d'ḟonn air stad. Aċ ḃí rian an tsuaṫaḋ aigne sin ar an ḃfilíoċt do ṫáinig anois, í níos ciúine, níos maoiṫe ná mar ḃí ar tosaċ.

Go fann a réir 's me ag maċtnaṁ
Ar gaċ planndа ḋen Ġaeḋeal-ḟuil ċalma,
An dream ba ṫréine i gceannas ċirt,
'S i réim Inis Fáil.

Aċ ní fada a lean an ciúineas sin. Rug an ḟearg greim arís air,

Le feall-ḃeart claon is ganguid uile,
Gaċ saṁairle is sméirle Sasanaiġ,
Go feallsa ṡéan an tAifreann,
Is saor-stáid na ngrás.

Ḃí sé i lár sruṫa fé seo, ná focail ag teaċt ċuige fé mar ṫángadar riaṁ roimis sin. Iad go cruinn beaċt do réir meidreaċta, iad 'na rás gan stad. Agus do ġaiḃ sé ar aġaiḋ leis an obair, an speal dá beartú go toṁaiste réiḋ aige. Agus do ġaiḃ sé ar aġaiḋ leis an aisling, builli fuinneaṁla na speile ag bualaḋ na meidreaċta dó. Ḃí na fir eile ag baint agus ṫug sé fé ndeara cionnus mar do ṫaiṫniġeaḋ solus na gréine arís is arís eile ar lainn na speile ag baint lasraċ aisti. Díreaċ mar gurab é an Claiḋeaṁ Soluis féin do ḃeaḋ á beartú aige. Agus nár ḃé an truaġ naċ claiḋeaṁ í an speal ċéadna, Gaeḋil ċalma na spailpíní boċta so agus an naṁa dá leagaḋ acu fé mar do ḃí an féar bog glas? Ní túisce an smaoineaṁ sin 'na ċeann ná an ċainnt san ḃfilíoċt:

"Beiḋ gearraḋ claiḋiṁte is scaipeaḋ
truip is tréan-treascairt náṁad
Ar gaċ ailp acu do ċleaċtaḋ
punch is féasta san Ṗáis.
Do b'aite sult na reaṁar-ḃoc
Ag cnead 's ag criṫ le heagla
'Ná an reacaireaċt so ċeapadar
Luċt féar-leagṫa ar ṗág.

* * *

Agus is mar sin do ċuir sé críoċ leis. Ní raiḃ ann anois aċ fanaṁaint go dtí an oiḋċe, agus ins an leaṫ-ḋorcaċt arís anoċt agus a ngéaga sínte leo le hais an ċlaiḋe, do ṫaḃarfaḋ sé an aisling sin dóiḃ. Agus ní ag leaġaḋ an ċroiḋe istiġ ionnta le truaġ don ainnir Éire ḃeaḋ sé, ní ag baint bárr áilneaċta as cumadóireaċt ċliste ḃeaḋ sé, aċ ag cur raċt paisiúin i ngaċ cuislinn agus é ag taḃairt "An Spealadóir" uaiḋ de ġlór árd tréan le hais na hAḃann Móire fé spéir réaltóġaiġ an Ṁeiṫiṁ.



# Mar Ċonnac-sa an tOireaċtas

## Peadar Ó hAnnraċáin

D'iarramar ar ḋuine de sna seann-ionnḋúirí cur síos ar an sean-Oireaċtas, mar ċonnaic sé féin é, agus seo mar ḋein.

I gClár geal Muṁan a ḃíos ag obair mar Ṫimtire do Ċonnraḋ na Gaeḋilge sa ḃliain, 1902, nuair a fuaras scéal ón Árd-Rúnaiḋe ag molaḋ ḋom dul don Oireaċtas a ḃeaḋ ar siuḃal i nÁṫ Cliaṫ ón 19aḋ lá de Ḃealtaine go dtí an 23aḋ. Seaċt mí roimis sin do ṫosnuiġeas ar an obair, agus ḃí ó Lá 'le Pádraig go dtí lár na Bealtaine caitte agam i gClár.

Ní raḃas ag aon Oireaċtas ċeana, agus ní nac iongna ċuireas ana spéis sa ċúrsa a ḃí róṁam. Ḃí sé de raṫ orm nuair a ḃaineas port an ḃóṫair iarainn in Inis amaċ go raiḃ ceaṫrar ón mbaile sin ann róṁam, agus iad ag dul don Oireaċtas, leis. Ḃí Gaeḋilge ṁaiṫ ag beirt acu, agus roinnt di ag an mbeirt eile, agus ḃí aṁráin Gaeḋilge ar feaḃas ag an gceaṫrar. Muna ḃfuil dearṁad orm is iad an ceaṫrar céadna do ḃuaiḋ an ċéad duais i gcomórtas áiriġṫe ag an Oireaċtas an ḃliain ċéadna.

Ba ṁór an giorrú ar an mbóṫar an ceaṫrar an lá breaġ Ḃealtaine úd, an 19aḋ lá di, is dóċa, agus sinn ag teaċt anso. Ní raḃadar san ag aon Oireaċtas ċeana aċ ċó beag liom féin. Ḃí scéala fónta acu á mbreiṫ leo, áṁṫaċ, mar ḃí muinntir an Ċláir tosnuiġṫe ar ġlacaḋ le teagasg an Ċonnarṫa. Ḃí sé craoḃaċa déag de ċeana ann, agus ḃí súil acu le borraḋ agus fás mór ann i mbeagán aimsire.

Ḃí teaċtairí ó Éirinn uile ag gluaiseaċt fé ḋéin na caṫraċ an lá céadna, agus roinnt ó Ṡasana agus ó Albain; 171 teaċtairí a ḃí ann an ḃliain sin, siúd as go raiḃ 412 ċraoḃaċa den Ċonnraḋ bunaiṫe an t-am céadna. Ḃí a lán craoḃ ann ná raiḃ teaċtaire oir únaċ acu le cur don Oireaċtas, ná an t-airgead acu ċun díol as costas bóṫair do dá mbeaḋ an duine ceart féin le cur ann acu.

Ag an Rotunda ḃí an tOireaċtas ar siuḃal. Ḃí na comórtaisí ar siuḃal in áit nó dó ann agus ḃí seomra i gcóir na hÁird-Ḟeise ann. Ḃí socrú déanta ná beaḋ an Áird-Ḟeis ar siuḃal aċ Dé Máirt agus Dé hAoine .i. an 20aḋ agus an 23aḋ lá, i dtreo go ḃféadfaḋ na teaċtairí ḃeiṫ mar a ḃeaḋ na comórtaisí ar siuḃal. Ḃí cuid acu ċun ḃeiṫ ag iomaiḋ ann, is dóċa.

Ḃí fuadar breáġ fés na daoiniḃ a ḃí bailiġṫe ann, aċ ḃí roinnt acu 's gan aċ an ċaol-ċuid Gaeḋilge acu. Ḃí fáilte rómpa go léir, áṁ. Ḃí glacta leo san arm nuaḋ a ḃí á ċur ar bun ċun Éire a Ġaeḋlú. Ḃíodar sásta ar páirt a ṫógaint sa troid, agus níl aon aṁras ná go raiḃ draoiḋeaċt éigin náisiúnta á spreagaḋ 's á neartú an t-am san, agus ar feaḋ blianta 'na ḋiaiḋ.

D'Éirinn a ḃíodar ag obair fé mar gur Ríogan ḃeo í, agus í a féaċaint orta, agus í ag siuḃal timpal na measg. Ḃí an soiscéal nuaḋ i dtaoḃ aiṫḃeoċana na teangan tar éis greim faġáil ar ċroiḋe agus ar anam cuid ṁaiṫ daoine, agus ḃí curta rómpa mar ċuspóir leanúint de'n tsaoṫar

d'aiṁḋeoin gaċ rud a ḃeaḋ á gcosg. Ba ḃreág an sagas daoine iad, mar ba ċuma leo cia tu nó ciarḃ as duit dá dtuigidís gur duine tu a ḃí in arm an Ċonnarta, mar ba ḋuine ḋíoḃ féin tu as san amaċ, ansan.

Ṫugas an rud céadna fé ndeara imeasg na nGaeḋeal tamall roimis agus tamall i ndiaiḋ an Eirige Amaċ. Ba ḃreág go léir saoġal duine a ċaiṫeaṁ imeasg daoine go mbíonn an meon san acu agus an spiorad san ionta.

Ba ṁar sin a ṁoṫuiġeaḋ na Gaeḋil iad féin Seaċtain an Oireaċtais agus iad i bfoċair a ċéile anso sa ċaṫair. Ḃíodar mar ċlann aon ṁáṫar agus ċreideadar gur náire agus scan-aill dá dtárluiġeaḋ go deo ná beidís dílis don ṁáṫair sin.

Ḃíoḋ argóintí eatorṫa ag an Áird-Ḟeis, aċ má ḃíoḋ, ḃíoḋ meas ar a ċéile na ḋiaiḋ acu, agus an oiḋċe ṁór a ċaiṫidís le céile—oiḋċe na fleiḋe móire, ba ḃreág an dream iad i dteannta a céile.

Ag na hÁird Ḟeisea na úd a ġaḃaḋ leis na hOireaċtaisí is eaḋ a ḃuail a lán daoine le céile den ċéad uair a ḃain áit ḃuan amaċ i stair na hÉireann dóiḃ féin ó ṡoin—cuid acu a ḃain amaċ é, áṁ, d'íocadar go daor as le fuil a gcroiḋe.

Ḃí ceaṫrar acu a ċínn ann íoc go daor tar éis Seaċtain na Cásca ar a ndílseaċt don tír. Ḃíoḋ an Piarsaċ, Tomás Mac Donnċaḋa, Eamonn Ceannt, Seán Mac Diarmuda ann go minic.

Aċ sa ḃliain úd 1902 ní dóiġ liom go raiḃ díoḃ san i láṫair aċ an Piarsaċ. B'é a ḃí na rúnaiḋe do Ċoṁaltas na bḞoillsiúċán, agus sár obair á ḋéanaṁ aige agus acu san, aċ ná baineaḋ sé geit ró-ṁór asaiḃ nuair a ċloisfiḋ siḃ gur as Béarla do ċuir sé tuairisg ar a gcuid oibre os cóṁair na hÁird-Ḟeise an ḃliain sin, agus gur as Béarla do ċuir Pádruig Ó Máille agus me féin tuairisgí ár saoṫair, mar Ṫimṫirí, ar ṗáipéar an ḃliain céadna! As Béarla deintí ana-ċuid den ġnó ag na hÁird-Ḟeiseannaiḃ go dtí san, agus tamall na ḋiaiḋ. Ní raiḃ an Ġaeḋilge ag go leor teaċtairí ċun an gnó a ḋéanaṁ trid an "medium" an uair sin. Cia déarfaḋ ná fuilimíd dulta ċun cinn ó ṡoin?

An tuairisg ḃliantúil do ḃí ullaṁ don Áird - Ḟeis an ḃliain sin is sa Ḃéarla a ḃí gaċ tuairisg agus eolas ann, aċ aṁáin an cúntas do ċuir Tomás Bán Ó Coinċeanain isteaċ, agus fiú aṁáin mar teideal ar sin ḃí "Mr. Concannon's Report". "Mr." a tugaḋ orm ann, leis, agus ar go leor eile, nuair a ḃí an leaḃar á ċur i gcló, aċ tá ainmneaċa na dteaċtairí a ḃí ag an Áird-Ḟeis i nGaeḋilge ann. I mBéarla a ḃí "Córuġaḋ an Ċonn-arta" sa leaḃar, aċ aṁáin an teideal agus roinnt focal eile. Ag tosnú a ḃíoṫas ar scaraṁaint le lainncisí an Ḃéarla an uair sin. Ní raiḃ taiṫiġe ag Gaeḋealaiḃ ar ġnóṫaí puiblíḋe a ḋéanaṁ trid an nGaeḋilge ar feaḋ faid gaċ nḟaid de ḃliantaiḃ roimis sin.

Aċ do gearraḋ na lainncisí i ndiaiḋ a ċéile agus do hosgluiġeaḋ bóṫar nuaḋ do Ġaeḋealaiḃ—an bóṫar san go bfuil eolas ag luċt léiġte an ṗáipéir seo air, anois. Ar Ġaeḋil na linne seo agus ar na Gaeḋil a leanfaiḋ iad atá cúram eile .i. an bóṫar san a ċimeád ar oscailt agus é ċur ar eolas don ċine Ġaeḋeal ar fad.

Agus má ḃíonn orta tuille lainncisí a ġearraḋ ċun an gnó san a ḋéanaṁ i gceart gearraidís iad.

Tá an Ríogan uasal úd fós ann agus í ag faire ar a clainn. Ná clisidís uirṫe.

# Giotaí ón mBreatnais

## D'Aistriġ Tórna

1.

Gad feddwon dewrion i daeru,
dadwrdd,
A dwedyd heb allu,
Dos ymaith, wr llaith, o'r llu,
Gad y diawl gyda 'i deulu.
—Huw Morus.

Léig do luċt ṁeisge calma
troid is glór is glaglabra;
gaḃ riaraḋ, dá ṁéid, amaċ
an diaḃal tréig 's a ṫeaġlaċ.

2.

Defod 'nifeiliaid yw nad yfon' ddwr
Nac o ddim ond digon;
Defod dyn ei hun yw hon—
Yfed er yfed afon!
—Dienw.

Dúṫċas an ḃeaṫaḋaiġ ḃí
gan aċt sáiṫ d'aonlaċt d'iḃe;
dúṫċas diġe an duine ar faill
suiḋe go n-iḃe an aḃainn.

3.

Edrydd y gwledydd dy glod oherwydd
Dihirwch dy dafod;
Derfydd y gwledydd a'th glod
Wedi dofi dy dafod.
—Dienw.

Luaḋfaiḋ các do ċáil an tan
reici le ruaṫar teangan;
críoċ le blosc do ḃlaḋa gair
ar ndála i dtost don teangain.

[Do baineaḋ na giotaí seo as "Y Gelfyddid Gwta," fá eagar ag an Ollaṁ T. Gwynn Jones.]

4.

Dur, haearn cadarn, coedydd, a thyrau,
A thiroedd a gwledydd,
A fynno Duw o fewn dydd
Ei ddarfod, ef a dderfydd.
—Dienw.

Iarann cruaiḋ, coillte agus tuir
fearainn is tíorṫa tiormair
le Dia má's tala a dtoġal
raġa Dia dá ndíoṫuġaḋ.

5.

Y bryd a gyfyd o'r gwellt
I wybren wen, fal brân wyllt,
Ymogel di, ddyn myglyd wallt,
O'r berth rhag dy drawo a bollt.
—Tudur Aled.

Neaċ éirġeas ullaṁ don ḟeór
is léimeas d'urċar mar éan
ṫ'aire aḃfos is éigin uaḋ
cluan ón dos is féidir, féaġ.

6.

Cau'r drws, a madws ymwadu â'r byd
Er bod pawb i'm helpu;
Nesnes beunydd yw'r dydd du,
A'r henaint a wyr hynny.

Cymdogion a dynion da i 'mwared
A 'morol am dana',
Nid oes wres a'm cynhesa,
A'r galon yw'r gloyn iâ.
—Huw Llifon.

Dún an dorus, mitiḋ daṁ
tar coṫ ċáiċ, dul don tsaoġal;
neasa ḋúnn ar ndeoiḋ gaċ lá,
a rún is eoil don aosta.

Coṁarsain is caraid ġaoil
i gcaḃair ḋaṁ go dreaċcaoin;
ní friṫ luisne leam as te,
is meall cuisne mo ċroiḋe.

7.

Wrth weled mor galed gwylio cywaeth
Caeodd pawb eu dwylo;
Ni chlyw 'r llawn, gyflawn ei go',
Wich y gwan na chaoi ginio.
—Dienw.

Is croiḃiaḋta cáċ aḃfus
ón ḃfeiḋm dá ḃfairṫear ionnṁus;
ní ṫuig an sáiṫeaċ an seang
fá ċuid gáifeaċ i ngéiḃeann.

8.

Treuliais a gefais o gyfoeth, anfuddiol,
Heb feddwl am drannoeth;
Cefais arm wario cyfoeth
Ddeulin a phenelin noeth.

Do ċaiteas mo ṁaoin gan ṁaiṫ,
gan féaċain d'uair an ṁíoraiṫ;
lór a luime ḋúinn, gíḋ doċt,
glúin agus uille fornoċt.

# Íoḋamaċt Ġluaiseaċta na Gaeḋilge

## Tomás Ó Laoi

•

“Íoḋamaċt” an níḋ a dtaḃarfaí sa Ḃéarla air, ideology; naċ ionann san agus aislingiḋeaċt; agus sé bríġ Íoḋamaċta Ġluaiseaċta na Gaeḋilge smaoineaṁ an náisiúin Ġaeḋealaiġ do ṫiomáint abaile go críoċ acfuinne ar ṡaoġal ár muinntire, agus éifeaċt an smaointe sin ċun maiṫeasa na tíre do ṁeas, cóṁ maiṫ le n-a ḟeiḋm ar aigne an duine óig, ar ṫuisgint dó siúd fairrsingeaċta, uaiseaċta agus doiṁin-ċiallṁaireaċta na hoibre a ḃéaḋ le déanaṁ aige dá réir.

Ionnus go dtógaiḋ gluaiseaċt greim ar aigne an duine óig, ní mór don ngluaiseaċt sin ḃeiṫ i ndon caoi ċun gníoṁa do ṫaḃairt dó. Caiṫfiḋ sí dul i ḃfeiḋm ar a stór saṁluiġeaċta, agus sórt lonnarṫa do ċaiṫeaṁ ar gaċ gné den tsaoġal atá timċeall air. Ċuirfeaḋ íoḋamaċt ar faġáil, dá ḃríġ sin, saġas doṁain iomláin smaointe, in a ḃfaġaḋ an aigne sásaṁ, pé bealaċ in a gcasfaḋ sé. Má leagtar doṁan na Gaeḋilge in a rud lom, fuar, cuṁang ós comair daoine óga, ní hiongnaḋ iad á ṫréigint. Aċ an doṁan san a saṁluiġeaḋ dos na daoine a ċuir tús leis an ngluaiseaċt, ní lom, ná cuṁang, ná fuar a ḃí sé, aċ é doiṁinn, méiṫ, saiḋḃir; agus, in a ċoṁarṫa sin, mearaḋ ċun na gluaiseaċta intinn luċt léiġinn agus ealaḋan na tíre. Níor ṡeasuiġ sin i ḃfad, áṁṫaċ; aċ, don am a ṡeasuiġ, d'ḟág sé tionċur ṫar cuimse ar an saoġal in Éirinn, tionċur ba léir d'éinne ná taḃarfaḋ aċ strac-ḟéaċaint ar stair an leaṫ-ċéad bliaḋan seo a ċuaiḋ ṫart.

Ḃí tír ann a raiḃ an Náisiúntaċt geall le ḃeiṫ marḃ inti. Ḃí fonn ar na daoine glacaḋ le tairgsint lag Hóm Rúl. Is ar éigean a ḃí fear puiblíḋe againn ná raiḃ tar éis glacaḋ idir ċorp agus ċleite le cultúr Sasana, de ṫairḃe an ċeangail a ḃí acu leis an gCaisleán agus leis an bPáirliminṫ i Lonndan. Ní raiḃ go fóill annso aon tús gluaiseaċta litearḋa i mḂéarla, fiú amáin, gurḃ é do ḃ'aiḋm di leiṫleaċas cultúra na hÉireann do noċtaḋ. Ḃí Sasana i mbarr a raṫaṁlaċta, i mbarr a hoirḋearċais. Ní raiḃ duḃṡlán fé n-a coṁaċt in aon áird den doṁan. I Meiriceá agus ins na tíorṫa eile úd in a laḃartar an Béarla ní raiḃ aon iarraċt ḟóġanta á déanaṁ ċun litriḋeaċt dúṫċais do ċur ar faġáil in áit litriḋeaċta Ṡasana. Sin mar ḃí an sgéal i laeṫe tosaiġ an Ċonnarṫa. B'ionann, dar le duine, ḃeiṫ ag cur gaid ar ġainiṁ agus ḃeiṫ ag iarraiḋ pobal Éireann do ṫaḃairt le ċéile ar son na Gaeḋilge. Ní raiḃ múinteoirí ann, ná leaḃra, ná, fiú amáin, meaḋon-aicme léiġeannta, aċ féaċ ar a dtáinig de ḃárr na gluaiseaċta in a diaiḋ sin! Is aṁlaiḋ a saṁluiġeaḋ an Ġeaḋilg in a coṁarṫa ar Renaissance den

tsean-ċrutaiġeaċt ealaḋanta agus intleaċtaṁail i muinntir na hÉireann, aċ, in áit cóṁaċt na crutaiġeaċta sin á taisbeáint féin tré ṁeaḋon na Gaeḋilge aṁáin, ċur sí borraḋ fé ṡaoṫar cultúra i mBéarla, a raiḃ macalla Gaeḋealaċ le haireaċtaint ann. Cuireaḋ noċtaḋ ar ṡaoġal ceilte tuaiṫe na hÉireann le litriḋeaċt, le drámaiḋeaċt agus le daṫadóireaċt. Ḃí san go maiṫ ann féin, aċ níor ċuir sé an treise ċeart sa ċine, mar, dá ṁéid é meas na ndaoine ar an saoṫar sin, ḃí sé gan aoirde, dar leo, i gcomparáid le n-a ċoṁṡaoṫar san i mBéarla Ṡasana; agus, in a ṫeannta sin, d'ḟág sé feiḋmeaṁlaċt ealaḋanta ár muinntire fé leaṫḟás. Ċun an ḟeiḋmeaṁlaċt sin do ṁeas fé n-a ḟás iomlán, ba tairḃṫeaċ an níḋ comórtas do ṫarraing idir an tír mar atá sí agus an tír a ḃéaḋ ann, aċ an Ġaeḋilge do ḃeiṫ aiṫḃeóċta inti mar ṁeaḋon cultúra.

Tá an pobal indiu taoḃ ar fad leis an iasaċt. Dá mbéaḋ an Ġaeḋilge inti ḃéaḋ gaċ leaḃar dá léiġtí iar n-a scríoḃ, nó iar n-a aistriú, ag Gaeḋeal do Ġaeḋealaiḃ. Gaċ dráma mar an gcéadna, gaċ téics léiġinn i scoileanna agus i gcoláistí, gaċ dán agus aṁrán dá mbéaḋ ag teaċt ċugat ar ḃárr na gaoiṫe, gaċ dréaċt diaḋa a léiġfeá. Ḃeiṫeá don ċéad uair le ċianta agus do ċeangal féin agat leis an saoġal Eorpaċ. Ḃeiṫeá níos muiniġiniġe as do ḟearaiḃ cine i gcúrsaí geilleagair agus stáṫaireaċta. D'ḟásfaḋ do ealaḋa féin agus do ċreideaṁ id ċoṁaċt aigne. Ḃéaḋ fé Ġaeḋealaiḃ ar deire ṫiar saoṫrú aigne a n-aos óg féin do réir a dtuisgiona féin ar ċreideaṁ agus ar ċultúr.

Siad saoṫruiġṫeoirí na Gaeḋilge na smaointeoirí is fad-ḃreaṫnuiġṫiġe agus is géire léargus sa tír. Cuiṁniġid ar an Éirinn a ḃeiḋ ann, agus í go neartṁar, cáilṁear, agus sé an ioḋamaċt a spreagann iad ná sean-ċoṁaċt crutaiġeaċta Ġaeḋeal do ṡaoṫrú agus do ċapaḋ ċun maiṫeasa a gcine. Ionann leo Cultúr na Gaeḋilge agus Gníoṁaċt Ġaeḋeal.

# *CUMAINN IS*

SMAOINEAMH do rith chugham, nár chuimhin liom aoinne do thabhairt fé liosta iomlán do dhéanamh de sna cumainn agus na cuallachta, na Coimisiúin agus na hAcadaimh in Éirinn a bhíonn ag obair go seasamhach ar son an Ghaedhealachais. Ní mó ná is cuimhin liom tuairisc dá thabhairt ar thoradh a saothair uile, ná ar an gcuma na ndeinid gar nó amhgar dá chéile agus do chríche Ghaedheal i gcoitchinne. D'fhéadfadh a leithéid a bheith déanta i nganfhios dom, ach má tá is baoghalach nár baineadh earraidheacht cheart as an eolas, óir dá mbaintí is dóigh liom go raghadh an scéal amach i measc an phobail.

DAR ndóigh is cuimhin linn iarrachtaí dá dtabhairt ar na cumainn do thabhairt le chéile agus do chur ag obair as lámhaibh a chéile. Connradh na Gaedhilge agus Cumann Lúithchleas Ghaedheal, cuiream i gcás, thástáladar go minic é ; agus dhein dreamanna nach iad an tástáil chéadna. Táthar ar feadh bliana ag féachaint leis an Oireachtas d'athbhunú, agus ní dream amháin atá 'na chúram ach cúig dreamanna déag. Siné mar is cuibhe, agus is treise ar an ndóchas againn de bhárr an chomhair sin. Ach is líonmhaire iad na cumainn adeirim ná na cumainn atá i mbun an Oireachtais. Canathaobh ná fuil baint acu leis an obair, adeirir ? Dar liom-sa gur fuirist freagra a thabhairt ar an gceist. Cuid de sna cumainn níl gaol ghairid idir a gcuspaí agus cuspaí an Oireachtais ; cuid eile agus ní fhéadfaidís cabhair a thabhairt ach cabhair gur bh'fhearr dream eile chun í thabhairt ; cuid eile fós agus is i mBéarla a deintear a gcuid

# *CUALLACHTAÍ*

## Roibeárd Ó Faracháin do scríobh.

•

oibre, agus ar an adhbhar san níorbh oireamhnach iad chun críocheanna an Oireachtais, cé gur maith ann iad i gcúrsaí Gaedhealachais i gcoitchinne.

Is léire a tuigfear 'ga dtám do' má thugaim uaim somplaí ar na trí dreamanna so. Níl ionnta ach somplaí agus ní mheasaim aon achmhusán a thabhairt dóibh, ná iad a mholadh, thar dhreamanna eile dá sórt. Maran somplaí maithe iad bíodh a mhilleán san orm-sa. Seadh, mar sin, luadhfainn Acadamh Ríoghdha na hÉireann mar shompla ar an gcéad chineál; Cumann Gaedhealach in aon cheann de Choláistí na nOllscol mar shompla ar an dara cineál; agus Cumann Ríoghdha na Seanndaidhthe mar shompla ar an treas cineál. Féachaimís ortha 'na gceann is 'na gceann agus gheobham solus an scéil go geal.

CHOMH fada agus is eol dom isiad críchcanna a lorgaid muintir an Acadaimh Ríoghdha, forbairt ar an Eolaidheacht, ar ' Polite Literature ' agus ar an tSeanndacht. Is cinnte go bhfuil roint Acadamhach ann ná fuil dúil ná suim acu i nGaedhealachas, agus is dearbh ná háiteochadh aoinne beo ar lucht a stiúrtha gur chóir don Acadamh rún do ghlacadh ar chabhair ghníomhach éigin do thabhairt do lucht aithbheochana na Gaedhilge, cuiream i gcás toscaire a cheapadh do chomchoiste an Oireachtais, nó síntiús a scaoileadh chun an chisteora. Bheidís ullamh le cosaint a dhéanamh ortha féin agus níl aon chuid dá chuimhneamh agam-sa ar dhul i ngreim leo annso. Fágaimís, mar bhonn árgóna, go bhfuil an ceart acu. Ní fhágann san ná go bhfuil feidhm mhór le baint as an Acadamh chun tairbhe na Gaedhilge. Tuigeann gach Gaedhilgeoir cén tairbhe é: dá gcailltí an cnuasach láimhscríbhinní atá sa leabharlainn ann badh bheag ná go dtuitfeadh an tanam as scolárdhacht in Éirinn. Fágfaí sinn gan mórán téxanna liteardha ná fuil fagháil ortha in áit ar bith eile, agus d'fhanfaimís riamh chomh hainbhfiosach ar litridheacht ár sean is atáimíd i láthair na huaire. Cuirfí bac ar thaighde lucht seanchais, atá cheana ar bheagán fearrais chun Stair Éireann do bhaint amach go fíor. Tá fothdhuine a thuigeann, agus ní deacair a thuigsint, gur adhbhar réabhlóide cultúrdha na scríbhinní seo. Tá tosnuithe ar an réabhlóid cheana féin, toisc cuid de sna scríbhinní a bheith foillsighthe. Foillsiúcháin Chumann na Scríbheann Gaedhilge, mar shompla, gan iad-san ní bheadh *The Hidden Ireland* againn, agus gan an leabhar san ní móide go mbeadh an crot céadna ar chlár na Meadhon-teistiméireachta, ar chláirstuidéir na múinteoirí, ná dá nabrainn é, ar chuid mhaith de nua-litridheacht na hÉireann i mBéarla agus i nGaedhilge.

CUMAINN Ghaedhealacha na nOllscol, annsan, isiad gnáth-

aidhmeanna Gaedhilgeoirí a chuirid rómpa, labhairt na Gaedhilge do leathnú, léigheachtaí i nGaedhilg do chur dá naitheasc, ·rl. Níl de dheifridheacht idir iad agus gasraí an Fháinne ach gur lucht Ollscoile a bhíonn páirteach ionnta. Cumann na Seanndaidhthe ar deire: breith mar tugadh thuas ar an Acadamh a badh cheart a thabhairt air, dar liom, sé sin le rádh, nách ceart a thógaint in a áirithe gur geal leo Gaedhilg, ach in a dhiaidh sin is uile is geal leo rud is gean le Gaedheala .i. seanscéal is iarsmaí ársa Éireann, agus an saothar a dheinid téigheann sé go mór chun leasa Éire na nGaedheal.

SEO mar tá, dá bhrígh sin: tá cumainn fhíor-Ghaedhealacha ann nach féidir a chur ag fóghnamh go díreach d'oibreacha mar athbhunú an Oireachtais; agus tá cumainn neamh-Ghaedhealacha ann nach féidir a chur ag foghnamh go díreach d'obair ar bith a bhaineann le Gaedhilg. Más amhlaidh atá is follus gur bhfiú scata éigin daoine do dhul ag bailiú eolais ar na cumainn seo, agus ag iarraidh seifteanna a cheapadh ar (1) conus mar fhéadfaí treoir agus comhairle do chur ar chumainn ollscol ·rl. sa tslighe ná tuitfidís ar lár riamh agus sa tslighe ná lagóchadh ar a mbrígh riamh cheal taithighe ná tuisceanna ná buaine ballaidheachta; (2) conus is féidir a bhfuil de Ghaedhil dhíograiseacha ins na cumainn léigheanta do chur ag obair leaistigh de sna cumainn agus leasmuich dhíobh, agus conus is féidir toradh a dtaighde uile do chur i seilbh Ghaedheal agus crot a chur air a dhéanfaidh áis do Ghaedhilgeoirí de. Is deacair sompla glan éifeachtach a sholáthar ar an rud atá dá thaidhbhreamh dom ach cuimhnighimís ar an ngné seo den scéal: tá Gaedhilgeoirí ann, iomadamhail go maith, go bhfuil a gcroidhe sa chéird nó sa dán a chleachtaid chun slighe-bheatha, agus a cheapann go bhfuil crícheanna a ndán chomh huasal san nach mór dóibh féin iomlán a nacmhuinne agus a bhfuinnimh do chaitheamh le hoibreacha a ndán. Más baoghal leo a gcomhcheardaidhte, nó an pobal, do bheith ag tabhairt faillighe ins an ndán, nó ag baint dá uaisleacht ar chuma ar bith, is amhlaidh is géire a bhéarfaidh an dualgas ortha, agus is mó a bheidh claonadh acu ar chúram na Gaedhilge do chur ar an bhfear thall. Isé badh chóir a dhéanamh len a leithéid-sin, féachaint an féidir aon tseift a mhúineadh dhó a chuirfeadh ar a chumas an dá thráigh d'fhreastal, sé sin le rádh, leas a chéirde agus leas na Gaedhilge do lorg den iarracht chéadna.

DEINEADH cleasa den tsórt so thall is i bhfus cheana. Níorbh eol d'aoinne go raibh roint daoine óga ar aisteoirí Amharclann na Mainistreach a bheadh ábalta toiltheannach ar pháirteanna ghlacadh i ndrámaí Gaedhilge go ndeachaidh Earnán de Blaghd ghá bhfiafruighe. . . . Tá suas le fiche duine i mBaile Átha Cliath atá ina mbaill de Chomhairle de chuid San Uinsionn de Pól agus ní labhartar focal Béarla le linn a gcruinnithe. . . . Duine do chrom ar mhonarchain nua a chur sa tsiubhal i noirthear Éireann le déannaighe d'fhógair sé dóibh-sin a bhí ag iarraidh fostuidheachta air gur mór aige oibritheoirí a fhagháil a bheadh in iúl ar Ghaedhilg a labhairt le linn oibre agus a thabharfadh geallamhaint uatha go ndéanfaidís amhlaidh. . . Ailtire óg a bhíodh ag breacadh tásca a ghairme i mBéarla do ráitheachán i mBaile Átha Cliath, bhí aithne aige ar ailtire óg eile a tógadh le Gaedhilg. Thairg an chéad duine go ndéanfadh

an Gaedhilgeoir an tuairisc a scríobhadh i nGaedhilg ráithe amháin, agus glacadh go fonnmhar leis. . . . Ba phriocadh ar a nuabhar é ag cuid de lucht gnótha do thug fógraí dhúinn i gcóir na hirise seo é dá rádh leo go gcuirfí Gaedhilg ar na fógraí dhóibh. Isé dubhradar linn go bhféadfaidís féin iad a chur i nGaedhilg.

DÁ mbeadh dream beag ann gan aon chúram eile de chuid na Gaedhilge ortha d'fhéadfaí cabhrú leis na daoine do chuimhnigh ar na deaghoibreacha so ; d'fhéadfaí oibreacha cosamhail leo a mholadh dhóibh, agus d'fhéadfaí a mholadh do dhaoine cosamhail leo aithris a dhéanamh ortha. Tógaimís ina gceann is ina gceann iad agus féachaimís cad déanfaí. Raghfaí chun Amharclann an Gheata agus d'iarrfaí ar Mhícheál MacLiammóir fiosrúchán a dhéanamh i measc aisteoirí na cuallachta go bhfionnadh sé arbh fhéidir corr-chlár i nGaedhilg do léiriú mar chuid de ghnáthchlár na hAmharclainne. Táim suidhte dhe go mbeadh flosc an domhain air chun gnótha mar sin—féach gur deineadh rud dá shórt cheana féin ; i gClár Nodlag áirithe léirigheadh cluichín scigeamhail fé'n nGúm. D'iarrfaí an chomaoin chéadna ar Chuallacht an Athar Maitiú agus ar gach cuallacht amateur atá láidir sa tír. Raghainn fé dhíbh go bhféadfaí cur le líon na gComhairlí de Chumann San Uinsionn a dhéanfadh a gcláir-chruinnighthe do phlé i nGaedhilg. (Dála an scéil is clos dom gur chas Léigiún Mhuire le rang Gaedhilge a chongbháil ar siubhal i Halla Réalt na Maidne ach gur chlis ortha. An gádh go gclisfeadh dá mbeadh an chabhair cheart le fagháil acu ?) Mar sin díobh go léir. D'fhéadfaí a chur na luighe ar eagarthóirí tréimhseachán go bhfuil cuid den lucht gnótha sásta corr-fhógra a dhéanamh i nGaedhilg agus gur cheart iad a ghríosadh chuige, nó an rogha a thabhairt ar chuma ar bith. Dá mba chuid choitchianta de bhladaireacht lucht bailighthe fógraí a mhíniú do lucht trádála go raibh pobal dlúth áirithe ann a léighfeadh fógraí toisc iad a bheith i nGaedhilg, agus a thoghfadh a nearraí-siúd thar earraí na gcomhlucht do bhí ag iomaidheacht leo, toisc iad a bheith dá bhfógairt as Gaedhilg, bíodh geall go néistfí leo. An túisce go ndéanfadh comhlucht amháin é bheadh comhlucht eile dá dhéanamh gan teip.

Féach, adéarfar liom, d'fhágais amach as na comhairlí sin aon chaint ar an bhfeidhm a b'fhéidir a bhaint as lucht úd na ndán. D'fhágas, ar an adhbhar gur mhian liom alt fé leith do thabhairt suas don chaint.

TUIGTEAR go baileach cén cineál daoine ar a bhfuilim ag trácht. Chun go dtuigfear cuirfead aguisín beag leis an gcunntas a thugas thuas ortha. Ní daoine iad atá páirteach cheana féin i nobair phoiblidhe na Gaedhilge : níor cheart bheith ag glaodhach i leathtaoibh ar a leithéidísin ach scaoileadh leo ar an lorg a leanaid. Ní headh, dream eile ar fad mo dhream-sa. Iad, mar adubhart, ag claoidhe len a ndán. Col acu b'fhéidir, leis an ngleo is leis an allagar a leanann cruinnighthe bollscaireachta, is comdhála, is comhrac a chur ar naimhde na teangan. Múisiam ortha ón síorthrácht ar an nGaedhilg ag lucht labhartha agus scríobhtha na Gaedhilge ("the young men"—n'fheadar ná gur measa na seanóirí—"who learn to speak Irish for no other apparent reason than to discuss the Gaelic revival") : iongnadh ortha gach adhbhar eile cainte dá shéanadh go gcasann cuideachta Béarlóirí ortha. Sin agaibh a gcomharthaí. Iarr-

tar ortha a gcúilfhéith d'oibriú. Stair agus seanchas a ndán féin, go sonnradhach a stair in Éirinn do leanamhaint siar. Más dán é a cleachtaí ag Gaedhil, na téarmaí a bhain leis a chnuasach agus a fhoillsiú. Mararbh 'eadh, más dán é is nua ag Gaedhil, iarrtar ortha dul i gcomhar le hollamhna Gaedhilge chun téarmaí a sholáthar. Cuirtear iad in aithne do sna buidheanta líonmhara a mbíonn léigheachtaí ar siubhal gach aon gheimhreadh acu, agus mealltar na ceárdaithe chun eolas ar a gcéirdne a thabhairt do sna buidheanta. Fiosruighthear go dícheallach cén chuid díobh a bhfuil lámh mhaith ar an bpeann acu, agus a bhíonn ag breacadh a smaointe ar a gcéird-iriseáin : iarrtar ortha fothaiste ar a luighead a scríobhadh i nGaedhilg. Iarrtar ortha, thairis sin, a scéala do chur i nGaedhilg go dtí na nuachtáin, agus na míosacháin, agus na ráitheacháin. Iarrtar ortha fios a thabhairt dá gcoimhcheardaithe, ar choisdí,ar chomhdhála agus ar shiamsaí a gcumann, go bhfuil an Ghaedhilg ar marthainn. Tá, mar shompla, Institiút Ríoghdha Ailtirí Éireann ag tiargáil chun a gCeileabhradh Chéad mBlian fé láthair. Ócáid mhór ag ailtirí é. Beidh, is dóichighe, lucht ceannais an Stáit ann ; beidh lucht na seacht ndán i láthair ag guidhe faid saoghail don Institiút; tiocfaidh ailtirí Shasana, agus ní fios cé mhéid tíre eile, anall ag traoslú dá gcoimhcheardaithe ; tá cead fachta acu ar theacht le chéile i dtigh áluinn Mhuinntir Mhic Aonghusa (.i. Guinness) ar Fhaithche Stiabhna i mBaile Átha Cliath, pribhléid ná tugtar ach do dhream gradamach agus sin go hannamh. Anathabhairt-amach a bheidh ann. Bhí a leithéid ag Institiút Shasana cúpla blian ó shoin ann agus do bronnadh gradam ridire ar Uachtarán agus ar Rúnaidhe an Institiúit mar chomhartha omóis an Rí. Ceist agam oraibh, a léightheoirí, an dóigh libh go dtuigfid na hailtirí deoranta nach brainnse de Institiút na Breataine an tInstitiút so againne ? Bhuel, tuigfid ar shlighe : ní féadfar ridirí a ghairm de sna hoifigigh ; agus mar adubhart is deallramhach go mbeidh cinn-urraidh an Stáit ann. Ach an ndéanfar aon ní, taobh amuich de neithe mar sin, chun a chur ina luighe ortha gur náisiún ar leith Gaedhil ? Is baoghalach ná déanfar. Bíonn an Seabhac ag stealladh aithise (agus an ceart aige) leo-súd a dheineann suaicheantas do ócáidí fé leith den nGaedhilg : féach an dtabhartar an urraim sin féin dí ar an ócáid adeirim. D'fhéadfaí a thabhairt, agus b'fhiú a thabhairt, de bhrigh go ndeánfaí bearna mar sin i bhfalla a dhfhan daingean go fóill in aghaidh Ghaedheal.

Beidh an ceileabhradh thart um an dtaca go léighfear an chaint seo thuas agus beidh fhios ag léightheoirí cé 'cu an raibh dul amudha orm nó ná raibh.

TÁ roint mhaith de sna fallaí sin fós ann. Tabhair leat liostaí de bhaill Acadamh Ríoghdha an Cheoil nó de Acadamh Ríoghdha Íberineach na nEaladhan agus tuigfir mórán as iad a léigheamh. Nílim ag cur focal milleáin ar na cumainn sin anois maidir leis an gcuma a ndeinid an obair speisialta gur chuige a bunuigheadh iad. Nílim eolach mo dhóthain chun iad a mheas ón dtaobh san. Déarfainn, ón mbeagán eolais atá agam ortha go dtuigid lucht an A.R.Í. gur i nÉirinn atá comhnuidhe ortha agus gur tír áluinn í agus gur maith is fiú dhóibh adhbhar ealadhanta a lorg innte.

ACH níorbh ithiomrádh ar bith a shuidheamh nach Gaedhil thar Ghaedheala iad a bhfurmhór, rud a bhfuil cúiseanna maithe leis ó thaoibh staire agus airgeadais. Fuair foth-

Ghaedhilgeoir bheith istigh ann agus réim Acadamhach a bhaint amach. Ortha-san tá Seán Céitinn, Muiris Mag Congail agus Seán Ó Súilleabháin. Is eol dom gur triúr caondúthrachtach iad-san, agus is dócha nár theip riamh ortha Gaedhilg a labhairt an uair go bhfuaradar uain air. Tá a fhios ag an bpobal chomh maith go dtug an Céitinneach caint uaidh i nGaedhilg ar an bpéintéireacht nuair iarradh air é dhéanamh. Is dócha go ndéanfadh sé níos minicighe é—agus a chomhbhráithre mar aon leis—dá mbeifí á iarraidh air. Bíodh geall, dá mbeadh iriseán foghanta ann, go mbeadh daoine mar iadsan sásta imtheachta a gcinéil do thuarascbháil ar gach cur-amach de. Bíodh geall go mbeadh a bhfuil de Ghaedhilgeoirí ar aos ealadhan Bhaile Átha Cliath, idir phéintéirí agus cheoltóirí, idir ughdair is eagarthóirí is aisteoirí, go mbeidís uile sásta ar bhailiú le chéile i mball éigin go féilteamhail chun bheith ag trácht ar na cúrsaí is annsa leo agus chun suim an Ghaedhilgeora choitchianta ins na cúrsaí sin a mhúscailt, agus a chur i méid. Chuala ceathrar, annso is annsúd, le déannaighe, agus a leithéid de chumann á thaidhbhreamh dóibh. Duine amháin a dubhairt go raibh práinn mhór againn le *intelligentsia* Gaedhealach. An tarna duine á rádh go raibh *intelligentsia* cheana ann, ach ná bíd i dtreo a chéile mar badh chóir. Beirt eile a thuig go raibh mórán cúramaí ann ná féadfadh aon dream ach Cumann Ughdar a fhreastal. Ach chuaidh alán de sna smaointe san uile folamh go fóill, gan aon dá gcur i ngníomh.

* * *

NÍOR mhiste, i ndiaidh an oiread san cainte fá cad d'fhéadfaí a dhéanamh, níor mhiste tuairisc bheag éigin a chur síos annso ar cad tá déanta, creideamhaint do thabhairt do chuid éigin de sna cumainn a chuir obair fhoghanta i gcrích, le saothar is cáiréis, le tamall beag anuas. Maidir le roint de sna cumainn seo is áirithe ná cloiseann an pobal puinn teacht tharsta : eol dóibh a mbeith ann, gan a fhios cad a bheir ann iad ná conus mar chuirid an obair díobh ; ní miste eolas beag éigin ar na poinntí sin do chur leis an tuairisc ar shaothar dhéannach. Ní bheidh ann, ar an gcuid is mó dhe, ach eolas scáinte, óir níor mhór an leabhar so ar fad a líonadh dá gcastaí le lánfhaisnéis a thabhairt ortha.

### Coimisiún Láimhscríbhinní na hÉireann.

INSA bhliain 1928 do bunuigheadh an Coimisiún, chun eolas do bhailiú agus d'fhoillsiú mar gheall ar chnuasaigh láimhscríbhinní, cáipéisí ⁊rl. a bhaineas le hÉirinn, agus fairis sin, foilisiú agus córú na láimhscríbhinní do bheartú agus do bhreithniú.

Cuireann an Coimisiún iriseán amach ó am go ham ina mbíonn gach saghas treora ar na cáipéisí, chom maith le téacs na gcáipéisí nach ealadha dhóibh a fhoillsiú leo féin. *Analecta Hibernica* an tainm atá air ; do foillsigheadh ocht nuimreacha de suas go dtí Mí Márta anuiridh. Tá trácht inspéise i gClár Foillsiúchán an Choimisiúin ar leithchéad éigin leabhar, cuid acu curtha amach cheana féin agus an chuid eile dá réidhteach i gcóir a gcurtha amach. Seo im dhiaidh na cinn do foillsigheadh anuiridh :

*The Civil Survey* Iml. a iv.
*Calendar of Ormond Deeds* Iml. a iv.
*Leabhar Árd-Macha : Cáipéisí a bhaineas le Pádraig Naomtha* (Macsamhail den scríbhinn).
*Leabhar Mór Mhic Fhir Bhisigh Leacain* (Macsamhail den scríbhinn).

Sé an leabhar deireannach an ceann is tábhachtaighe dár chuir an Coimisiún amach fós. Tá sé ar cheann de sna cnuasaigh is ársa agus is úghdarásaighe dá bhfuil againn i gcúrsaí geinealach Gaedheal.

TÁTHAR ag súil le foillsiú na leabhar seo leanas i mbliana :

Civil Survey V.
An Leabhar Muimhneach.
Census of Ireland, c. 1659.

Aoinne gur mhaith leis tuille eolais do chur ar fhoillsiúcháin an Choimisiúin gheobhaidh sé cóip de chlár in aisce ó Oifig Díolta Foillsiúcháin Rialtais, 3–4 Sr. an Choláiste, Baile Átha Cliath.

An Gúm.

GHEOBHAR cunntas in áit eile san iris seo ar chuid de sna leabhair do chuir an Gúm amach i mbliana. Seo inár ndiaidh ainmneacha roint leabhar do cuireadh amach ó scríobhadh an cunntas san :

Pádraig Mac Piarais .i. beathaisnéis do scríobh Séamus Ó Searcaigh.

An Bheatha Chrábhaidh .i. Leagan Gaedhilge de *Introduction à la vie dévote* do scríobh San Proinsias de Sales. An tAth. Filip Ua Raghallaigh do dhein sa 17adh céad.

Carn Tighearnaigh. Cnuasach filidheachta de chuid na 18adh céad nár cuireadh fá chló cheana. Fiachra Éilgeach do chuir in eagar.

AR na leabhair ata le foillsiú go luath tá :

Cinnirí Gaedhealacha na Críostuidheachta. Aistriú ar *Gaelic Pioneers of Christianity* le Dom Louis Gougaud, O.S.B. Liam Gógan do chuir Gaedhilg air.

Seanachas na Deasmumhan le D. Ó Súilleabháin.

Caisleán an Smachta .i. aistriú ar *Castle Conquer* le Pádraic Colm, do dhein Niall Ó Domhnaill.

Is clos dúinn, fós, go bhfuil sreath de bheathaisnéisí naomh Gaedhealach, do haithscríobhadh as láimhscríbhinní san Acadamh Ríoghdha, go bhfuil san idir lámhaibh ag an nGúm fé láthair.

Foillsitheoirí Eile.

AIRGEAD poiblidhe a chaitheann an Gúm agus ní bheadh aon rath ceart ar litridheacht na Gaedhilge gan an tairgead san bheith dá chaitheamh. Fágann san ná bíonn aon ró-ímnidhe ar an nGúm faoi chúrsaí airgid, sa mhéid nach gádh bheith ag súil le sochar a theacht as na leabhair d'fhoillsiú, ná fiú na costaisí a ghlanadh. Is léir ná féadfadh gnáthfhoillsitheoir dul in iomaidheacht le dream mar sin, ach ní hionann san is a rádh go bhfuil na comhluchta foillsithe eirighthe ar fad as leabhair Ghaedhilge do chur amach. Ní bhfaghadh aoinne a chasadh le Muinntir Brún agus Ua Nualláin, le Comhlucht an Oideachais, le Muintir Ghoill ná len a leithéidí eile nár dheineadar a gcion féin chun bóthar na haithbheochana a réidheadh, agus ní sos dóibh fós ach á dhéanamh. Ní thráchtfad ar na leabhra scoile a chuirid amach, mar tá brabach nach suarach le fagháil as an saghas san foillsithe. Ach cuireadh leabhair eile amach go raibh seans maith go gcaillfí airgead leo. *Fiche Bliain ag Fás*, mar shompla, nár dhóigh leat go múcfadh *An tOileánach* roim-ré an téileamh a fhéadfadh a bheith air ? A bhuidhe le Dia níor mhúch ; ach ní bhaineann san pioc den mbuidheachas atá ag dul do Chomhlucht an Oideachais i dtaobh dul sa tseans leis, go mór-mhór ó bhí diúltuighthe cheana do ag an nGúm. Dhein na Comhluchtaí eile

a leithéid chéadna ó am go ham. Ach b'fhéidir gurb é cabhair is mó a thugaid do Ghaedhealachas, na leabhair staire a chuirid amach ó am go ham, bíodh ná fuil leigheas go fóill ar a gcur-amach i mBéarla. Tá stair roint dheoiseas foillsighthe le déannaighe ag Brún agus Ua Nualláin; tá sár-leabhair mar *Irish Life in the Seventeenth Century* (le Eamon Mac Giolliasachta) foillsithe ag Comhlucht an Talbóidigh; tá leabhair mar *The Black North* (le Aodh de Blacam) foillsithe ag Muintir Ghoill.

Bímís buidheach do sna daoine atá ag déanamh na hoibre seo. Agus gríosaimís go láidir iad chun tuille a dhéanamh.

### An Coimisiún i dtaobh na Gaedhilge san Stát-Sheirbhís.

AR éigin is feasach don phobal an coimisiún so do bheith ann, ach isé nádúr na hoibre a dheinid go gcaithtear cuid mhór dí do dhéanamh ós íseal. Is féidir aidhmeanna an Choimisiúin do chur i gcéill in aon fhocal amháin .i. forbairt ar an nGaedhilg ins an Stát-Sheirbhís. Isiad atá ina mbaill de, seachtar árd-fheadhmannach as na ranna stáit. O tosnuigheadh ar an obair (i Mí Eanair, 1937) tá cuaird amháin tugtha ar gach oifig i mBaile Atha Cliath agus i nGaillimh, agus tá an tarna cuaird tugtha ar fhurmhór na noifigí i mBaile Atha Cliath. De bharr an fhiosrúcháin a deineadh ar na cuardanna san tugadh an uile shórt comhairle agus gríosadh do sna Cinn Ranna agus do sna Seirbhísigh eile, d'fhonn go mbainfí feidhm as an nGaedhilg atá cheana acu agus chun go gcuirfí breis eolais uirthe. Na hoifigí go raibh an obair dá dhéanamh tré Ghaedhilg ionnta socruigheadh ar Gaedhilgeoir maith do chur in áit duine ar bith a bhí ar bheagán Gaedhilge. Táthar ag iarraidh, leis, tosach a chur ar obair do dhéanamh tré Ghaedhilg in oifigí annso is annsúd.

MAIDIR le gríosadh na Stát-Sheirbhíseach taobh amuigh de sna cuardanna cuireadh sreath léigheachtaí ar bun i ngeimhreadh na bliana seo caithte, fá choimirce an Choimisiúin agus Chumann Ghaedhealach na Stát-Sheirbhíse. Daoine mórchlú a thug na léigheachtaí uatha, agus daoine mórchlú eile a bhí i gceannas na gcruinnithe—An tUachtarán, An Taoiseach, An Ceann Comhairle, An tAire Oideachais agus eile. Bhí sluaighte móra i láthair ag gach léigheacht díobh. Dála an scéil, gheobhar achmuirí ar chuid de sna léigheachtaí seo thall is i bhfus san iriseán so.

### Coisde na bPáisdí.

CHUIR an Coisde billeog amach ag cur síos ar a ndearnadh i rith na bliana 1938. Seo im dhiaidh poinntí as an gcunntas.

Tugadh 301 leanbhaí go Cnoc i gConamara i samhradh na bliana, agus chaitheadar mí ann ag cur slacht ar a gcuid Gaedhilge.

De thoradh a gcoidrimh ar mhuintir na Gaedhealtachta do chuir cuid de sna leanbhaí cumann ar bun uatha féin agus tagaid le chéile uair sa tseachtmhain chun siamsaí, diospóireachtaí ⁊rl.

Tá an Coisde ag iarraidh a shocrú go gcraolfadh cuid de sna leanbhaí seo go féilteamhail ó Radio Eireann.

Treise, libh, a ghaiscidheacha!

### Cuallacht Chuilm Chille, Magh Nuadhat.

BADH MHÓR an scrios mara mbeadh dream díthcheallach éigin i gcomhnuidhe i Magh Nuadhat chun Ghaedilg i measc na nadhbhar-sagart. Ach tá,

a bhuidhe le Dia. Tá leabharlann ag an gCuallacht, de leabhra Gaedhilge ; tá Cumann Díospóireachta acu, cuirid irisleabhar breagh amach in aghaidh na bliana agus socruighid gasraí beaga macléighinn ar theacht le chéile ar uairibh áirithe chun labhairt na Gaedhilge do chleachtadh.

Tá a fhios ag Gaedhilgeoirí go dtaithnigheann aistí léigheanta deigh-scríobhtha leo gur fiú dhóibh Iris-leabhar Muighe Nuadhat do léigheamh gach bliain. Mara mbeadh ann ach aistí An Dr. Pádraig de Brún badh shladmhargadh ar scilling é. Gearán amháin againn air : tá furmhór na bhfógraí as Béarla air.

### Irishleabhar Iolsgoil na Gaillimhe.

DREAM eile a chuireann irisleabhar maith Gaedhilge amach go féile-eamhail iseadh muintir Choláiste na hOllsgoile i nGaillimh. Tá aistí ar an uimhir dheireannach ag Donn Piatt, ag Barra Ó Caochlaigh, ag Cluad de Cheabhasa, Cú Uladh, Liam Ó Buach-alla, ⁊rl. Beagnach gach fógra i nGaedhilg air.

Chuir muintir Choláiste Mhichíl, i mBaile 'n Sceilg, leabhrán amach i mbliana ag ceileabhradh bunú an Choláiste, do thárla deich mbliain ó shoin. Cunntaisí ar stair an Choláiste agus ar a ndeintear d'obair ann, siné atá ann, maille le dréachta ar dhúthaigh Uíbh Ráthach.

### Cumann na Sagart nGaedhealach.

IS fada Gaedhil ag guide Dia go raghadh na sagairt i gcomhar le chéile ar mhaithe leis an nGaedhilg, ó tá cumhachtaí agus gléasa acu-san chun cabhruithe léi ná fuil teacht ag aicme ar bith eile ortha. Ní hamhlaidh ná fuil éachta déanta ag sna sagairt cheana féin, ach is ina nduine is ina nduine do dheineadar go dtí seo é, gan cumann dá gcuid fhéin acu ná iarracht fairsing chomaontuithe dá thabhairt acu.

Tá deire leis an ré sin, óir táthar tar éis *Cumann na Sagart nGaedh-ealach* do bhunú agus sagairt as gach fairche in Éirinn do bhailiú isteach ann. Duine is fiche de sna hEasbuig atá mar phatrúin ar an gCumann, agus i dteannta na ngnáthshagart tá scoláirí Gaedhilge ina mballaibh de. Isé príomh-chuspa an chumainn, dar ndóigh, gnáththeanga teagaisc agus crábhaidh do dhéanamh den nGaedhilg chom fada agus is féidir é. Chuige sin táthar tar éis uimhir a haon d'irisleabhar nua a chur amach i nGaedhilg amháin .i. An Chléir. Gheobhthar ann cunn-tas ar conus mar cuireadh an Cumann ar bun, chomh maith leis na litreacha a scríobh na hEasbuig mar gheall air, agus liosta de sna sagairt as gach fairche atá páirteach san obair. Tá mórán rudaí eile san iris nach ealadha dúinn a luadh.

Ná beireadh éinne leis go bhfuil rún ag na sagairt Ghaedhealacha gan bac-aint le rud ar bith ach an saoghal eaglaiseach, dá thábhachtaighe an saoghal san agus dá mhéid a fhéad-faidís a dhéanamh taobh istigh de. Ní headh go deimhin. Thángadar le chéile i Maigh Nuadhat i Mí Meithimh agus mholadar mórán seifteanna gurbé is críoch dóibh saoghal uile na tíre do Ghaedhealú. Scéimeanna iad atá ion-gantach simplidhe agus ar ndóigh is mór an buadh é sin acu. Ach ní hiad na scéimeanna féin ina gceann is ina gceann a bheir lúthgháir dúinn ach An Cumann do bheith tagtha ar an saoghal agus fuadar fé.

### Cumann na Scríbhneoirí Gaedhilge.

IS fada é ina chúis mhéala againn mairbhitighe éigin do bheith i ngluaiseacht na haithbheochana. Má léighim-se na comharthaí go cruinn tá an mhairbhitighe dá chur dí agus beodhacht ag teacht arís ina géaga. Más maith is mithid. An dream is déannaighe go dtáinig bíodhgadh ionnta isiad na scríbhneoirí iad. Thráchtamar ó chianaibh ar an gcumhacht atá ag na sagairt chun neartuithe le Gaedhealachas: ar éigin a mhaitheann na scríbhneoirí pioc dóibh ar an gcuma san. Ach ní thiocfadh le héinne a rádh go raibh a gcumhacht-san, ach oiread le cumhacht na sagart, dá chur i bhfeidhm ar an dtír go hiomlán. Go deimhin féin, ní hiad an aicme is fearr iad chun cumann dlúthaontuithe a dhéanamh díobh. An té bheadh i láthair ag an chéad dá chruinniú do tionóladh acu i mBaile Átha Cliath an samhradh so ghaibh tharainn cuirfí sin abhaile air. Bhí collóid is aighneas is easaontas go millteach acu. Ach ina dhiaidh sin is uile tá práinn chomh mór acu le cur le chéile agus len a gceart a bhaint amach, agus gádh chom mór acu le comhairle agus oileamhaint fhagháil ó chéile, gur dócha go gcoinneochar an Cumann ar a bhonnaibh agus gach gnó a bhaineann le leabhair do cheapadh agus d'foillsiú agus do dhíol do chur i bhfeabhas.

### An t-Oireachtas.

BADH dheacair a rádh cén iarracht des na seacht niarrachtaí a tugadh le bliain anuas is mó a raghaidh chun sochair na Gaedhilge. Ghéillfeadh cách, is dócha gurb é ceann is taidhbhsighe dhíobh athbhunú an Oireachtais. Ní hiontuigthe go héiginteach gurbé is mó tábhacht ná bhus mó toradh; ach is dearbhtha gurb é is túisce go mbeidh toradh mór maith air; is dearbhtha leis ná beidh an rath céadna ar éan iarracht eile dhíobh maran Oireachtas caithréimeach é. Mar isé aidhm an athbhunuithe, má thuigim-se i gceart í, uile-chomhacht Ghaedheal do mhúscailt, uile arm Ghaedheal do sciomradh. Faobhar do chur ar aigne Ghaedeal agus lúth na samhluidheacht. Cad iseadh bheidh san Oireachtas? Siamsaí, Comhdháil, Comórtaisí, comórtaisí ceoil, filidheachta, próis, drámaidheachta, aithriseoireachta, óráididheachta, ceoldrámaidheachta, siniad na comórtaisí a bheidh ann. Ná beireadh éinne leis go bhfuilim ag déanamh beag-is-fiú d'éin iarracht dá ndearnadh cheana nuair deirim go bhfuil dóchas níos mó agam as comórtaisí an Oireachtais ná mar bhí agam as comórtaisí ar bith dár cuireadh ar bun fós, ar na hádhbhair seo:

1. De bhrigh gur tugadh iarracht ar gach saghas buaidh chur ag obair ionnta.

2. De bhrigh gur tugadh iarracht speisialta ar bhuadha ceapóireachta do spreagadh, pé'cu i gcúrsaí cheoil nó litridheachta nó chainte é.

3. De bhrigh gur tairgigheadh duaiseanna i ngach comórtas gurbh fiú d'éinne iad do ghnóthú: £30 ar dhráma ilghníomh, £20 ar dhráma éinghnímh, £5 ar fonn nua, ⁊rl.

4. De bhrigh go bhfuiltear socair ar omós poiblidhe do thabhairt dóibh-siúd a bhuadhfaidh na comórtaisí agus a saothar do nochtadh go lánealadhanta don mhuintir a thaitheochaidh an tOireachtas.

5. De bhrigh ná fuiltear ag cur lainncisí ar na scríbhneoirí a chuirfidh isteach ar na comórtaisí liteardha d'fhonn iachall a chur ortha seanmhúnlaí (ná múnlaí nua ach chomh beag) a úsáid, ach cead acu an múnla is oireamhnach leo d'úsáid.

Tá dóchas agam go mbeidh na siamsaí meidhreach agus na comdhála torthamhail de bhrigh go bhfuil oiread san de chumainn éagsamhla ina mbun, agus de bhrigh go bhfuiltear le bliain anuas ag caitheamh alluis is aga is foidhne le hiad a bheartú agus a chur i gcrích.

MAR dheire ar an aiste scurtha so cuirim liosta (atá bearnach go maith) de chumainn eile a bhíonn gan sos ag saothrú don teangain.—Connradh na Gaedhhilge. Cumann Gaedhealach na hÉireann. Cumainn Ghaedhealacha na Ollscol. Instiút an Bhéaloideasa. Cumann lúthchleas na mBunscol. Cumann na nÓg. An Fáinne. An Comhar Drámaidheachta. An Claisceadal. An Ceolchumann. An Taidhbdhearc. Coiste Feis Átha Cliath. Coiste an Oireachtais. Cumann Gaedhealach na hEaglaise.

### An Comhar Drámaidheachta.

TUGADH cunntas le déannaighe ar obair an 16adh seiseoin den gComhar agus seo iad na poinntí is mó gur tráchtadh ortha :

Deineadh coimcheangal i rith na bliana le Aisteoirí Maitiú, leis an Árd-Chraoibh agus le Craobh Móibhí.

Léirigheadh 17 drámaí in Amharclann na Péacóige.

Chuaidh An Comhar, lucht Amharclann na Mainistreach agus lucht Amharclann an Gheata i gcomhairle le chéile chun scéim do bheartú le Iolamharclann do chur dá soláthar do sna trí dreamanna. Ceapadh an scéim agus cuireadh fé bhráid Aire an Airgid í. Sé scéal is déannaighe do fríth uaidh-siúd go gcuireann sé suim mór sa scéal agus go ndéanfaidh sé scrúdú air go luath.

# An Gúm

★ Tá níos mó ná 600 leaḃar ar fáġail ag An Gúm anois, agus tá tuilleaḋ le teaċt.

★ Ar na leaḃra san atá scéalta de gaċ aon tsaġas, drámaí, aistí, filiḋeaċt, leaḃra do'n aos óg, leaḃra tagra, leaḃráin téarmaí, téacs-leaḃra.

★ Leaḃra le "Máire", Piaras Béaslaí, Seósaṁ Mac Grianna, Nioclás Tóibín, Leon Ó Broin, Seán Mac Maoláin, Tomás Bairéad, Séamus Ó Searcaiġ, Cormac Ó Caḋlaiġ, Tomás Ó Criomṫain, "An Craoiḃín Aoiḃinn", "Fiaċra Éilgeaċ", Pádraic Ó Conaire, Míċeál Ó Gríoḃṫa, Peadar Ó hAnnraċáin, Pádraic Óg Ó Conaire, agus a lán eile naċ ḃfuil spás annso ċun a n-ainmneaċa.

★ Ceól le Carl G. Hardebec, Earnán de Regge, Dr. J. F. Larchet, Liam de Noraiḋ, Éamonn Ó Gallċoḃair, agus cumadóirí eile.

★ Leaḃra lán de pictiúirí breáġṫa do na cailíní is na buaċaillí.

Cuir fios ar ár gClár
nó
buail isteaċ ċuig

## Foillseaċáin Rialtais

3-4, Sráid an Ċoláiste
Áṫ Cliaṫ



" An Seaḃac "

## " An Seaḃac "

(.i. Pádraig Ó Siocfrada.)

Rugaḋ in aice le Daingean Uí Ċúise é, 1883. Oideaċas i Sgoil na mBráṫar. 'Na ṁúinteoir taisdil agus 'na ṫimṫire Gaeḋilge, 1905-'22. 'Sna hÓglaiġ do, 1917-'21. 'Na ċaṫaoirleaċ ar Ċoṁairle Ċonntae Ċiarraiġe (1920-'23). 'Na eagarṫóir do Ċoisde na Leaḃar tamall maiṫ. 'Na eagarṫóir agus 'n-a ċoṁstiúrṫóir ar Ċoṁluċt an Oideaċais 1932—

Bíonn ag síor-obair don nGaeḋilg tré ċainnt is scríoḃnóireaċt. Ceann de sna Gaeḋilgeoirí is léire tuiscint, is aibiḋe intleaċt agus is feárr stíl liteárḋa sa tír. Fear do ċonnaic fís, agus do fuair buaḋ ċainnte ċun í ḟoillsiú.



Ó Caoiṁ



# Seo Cliaḃán do Ġuinness-sa

An Guinness úd a ólfair indiu, gort eornan ba ċliaḃán dó. Gaċ aon ḃliain cuirtear na mílte acrai de talaṁ na h-Éireann ag taḃairt eornan d'aon ġnó ċun go ndéanfar Guinness dí.

Tátar le hiomad blianta anuas ag scrúdú idir ṡíl is iṫreaċ agus dá toraḋ san ġeiḃtear eorna a tugann níos mó barraillí uaite in aġaiḋ an acra ná aon tsaġas eile. Eorna í go n-oireann aoráid na h-Éireann dí agus a ċoṫuiġeann ar ḟeaḃas an ḃuaċaċt sa Guinness.

Dá ḃfairċeá do Ġuinness dá ullṁú sa ḃeorlainn, ċífeá go gcaiṫtear an sáreolas agus an díċeall céaḋna le gaċ roinn de'n obair agus a caiṫtear le fás na h-eornan. Ċun aon ċríċe aṁáin é sin go léir .i. ċun go ḃfaġair-se i gcoṁnuiḋe an sásaṁ a loirgeoċair id Guinness. Isé sin fé ndear do Ḃeorlann Guinness do ḃeiṫ ar an mbeorlainn is mó sa doṁan. Isé sin fé ndear go ḃfaġaid breis agus 70,000 Éireannaċ sliġeḃeaṫa as, idir so-súd.



G.E.664.D.



Doṁnall Ó Corcorḋa

## Doṁnall Ó Corcorḋa

Mar is eol do ċáċ, Corcaiġeaċ é Doṁnall. Rugaḋ sa mbliain 1878 é. Tá sé ina ollaṁ le Béarla i gColáiste-Ollsgoile Ċorcaiġe ó 1931 i leiṫ.

Cé gur i mBéarla atá an ċuid is mó agus is fearr dá ṡaoṫar scríoḃṫa do ċuaiḋ san go tréan i bfeiḋm ar nua-litriḋeaċt na Gaeḋilge agus ar ċláraċa oideaċais na tíre. Fear é go bfuil sár-eolas aige ar an litriḋeaċt agus buaḋ mór stíle scríoḃnóireaċta. Ní fearr duine a ḃíonn ag léirṁeas leaḃar Gaeḋilge agus Béarla Éireann ná so.

"The Hidden Ireland", "Synge and Anglo-Irish Literature", "The Threshold of Quiet", sin iad na leaḃra is táḃaċtaiġe dár scríoḃ sé fós.

# Clú agus Cáil ag Méadú




**Liosta a Luaċ:**

| | £ |
|---|---|
| Baldoyle .. .. | 359 |
| Leopardstown .. | 388 |
| F.M.S. " Special " | 405 |
| Royal Fairyhouse | 515 |
| Punchestown suiḋeaċáin seaċtar | 545 |
| Imperial Oċtar | 585 |

## An Chrysler

### a deineaḋ i n-Éirinn i 1940

Dá ḃliain deag ó ṡoin ní raiḃ an Chrysler ann. Inḋiú ní'l a ṡárú le fáġail mar ġluaisteán. Tá toraḋ an ċlú sin le feicsint go soiléir ó'n méadú atá tagaite ar ár ngnóṫaí. Sástaċt a ṫaḃairt do luċt gluaisteán an bun-ċuspóir atá againn agus acu. Sin é an ċúis go ḃfuil clú an Chrysler agus cáil ár ngnóṫaí ag méadú ó lá go ló.

Anois go ḃfuil feaḃas ag teaċt ar feaḃas ó ḃliain go bliain tá an Chrysler níos deise, níos compórdaṁla, níos fuiriste a stiúiriú agus i ḃfad níos fearr i ngaċ aon t-sliġe. Dá ḃriġ sin, méaduiġtear arís ar ár gclú agus ar ár gcáil. De ḃarr a ġnó agus a ḋeiseaċt 'sé an gluaisteán is mó clú i 1940. Socruiġ ceann d'feicsint anois. " Ní féidir aċt le Chrysler gnó an Chrysler a ḋéanaṁ."

**Ḃí bainnt ag F. M. Summerfield le Connraḋ na Gaeḋilge ó 1902 agus ḃí sé na Rúnaí ar Ċraoiḃ le naoi mbliana. Ó ṡoin i leiṫ tá a ċionn déanta aige ar son déantúsaí na h-Éireann.**

# F.M. Summerfield Ltd.

**Déantóirí agus Díoltóirí i n-Éirinn**

**138 Sráid na Raṫa, Í., Baile Áṫa Cliaṫ**

Mac Aoḋ Ḃuiḋe



Liam Gógan, M.A.

## Liam Gógan, M.A.

I mBaile Áṫa Cliaṫ do rugaḋ é, sa bliain 1891. Ag obair sa Músaeum Náisiúnta ó 1914 i leiṫ. 'Na Ċoimeádaiḋe ar Roinn Ealaḋan agus Tionnscal den Músaeum. Ċabruiġ leis an Aṫ. Ua Duinnín in aiṫḋéanaṁ a ḟoclóra súd.

File é: "Nua-ḋánta" (1919); "Dánta agus Duanóga" (1930); "Dánta an Lae Indiu" (1938). Tá Gaeḋilg curṫa aige ar "Gaelic Pioneers of Christianity," le Dom Gomgaud. Tá san le foillsiú gan ṁoill ag an nGúm.



Earnán de Blagd

## Earnán de Blagd

An sagas clú (agus mí-ċlú !) a ṫuilleann luċt poilitiḋeaċta, ní haon ċaḃair ḋóiḃ é ċun sagsanna eile clú do ṫuilleaṁ. Sin cúis aṁáin is dóċa ná fuair Earnán de Blagd fós an deiċṁaḋ cuid den ċreideaṁaint atá ag dul do as uċt a ndearna sé ar son na Gaeḋilge. 'Na Aire Airgid do, ċuir sé An Gúm ar bun, ċaḃruiġ sé leis an gComar Drámuiḋeaċta, ċeap sé an scéim do ċuir Foclóir an Aṫ. Mac Éanna ar fagáil agus (le caḃair agus cead an tSean-Riagaltais ar fad, dar ndóiġ) neartuiġ sé ar ċéad sliġe le fás na Gaeḋilge. 'Na ċoṁ-stiúrtóir ar Aṁarclann na Mainistreaċ anois do, tá coimirce agus sóċṁainn na haṁarclainne iomráiḋtiġe sin tugta aige do ḋrámuioċt Gaeḋilge.

# Cuiḋiġ le saoṫar na n-iascairí!

Tig leat-sa cabrú le tionnscal-iascaiġ ṁara Éireann, sa tsliġe seo: Na héisc seo leanas, a ġeiḃiḋ iascairí Éireann in aice an ċósta, do ċeannaċ mar ṫig a n-ionḃaḋ isteaċ .i. leaṫóga, troisc, faoitíní, leaṫóga bána, broití, turbairtí, raiġe, scadáin, mairciréil, codóga, pollóga, longa.

Ag na háiteanna seo leanas is mó a tugtar na héisc sin i dtír: An t-Inḃear Mór, Baile na Cúirte, Dún Garḃáin, Beanntraiġe, Caṫair Ṡaiḋḃín, Daingean Uí Ċúise, Gaillim (Oileáin Árann), An Ṁuirisc (Co. Ṁuiġeo), Acaill, Na Cealla Beaga, Ceann Caisleaċ, Maġ Bile.



Tig le muinntir na ndúiṫċí sin, agus le cuairteoirí, iasc úr, do ċeannaċ ar ṗraġas réasúnta ó ṫimṫirí an Ċoṁlaċais, ins na háiteanna réaṁráiḋte.

Ó sna príoṁ-áiteanna seolta i mBaile Áṫa Cliaṫ, i gCorcaiġ agus i nGaillim a ġeoḃaiḋ luċt aiṫḋíolta éisc a gcuid.



## Coṁlaċas Iascaiġ Ṁara na h-Éireann Teo.

Gaċ eolas o'n bPríoṁ-Oifig:—45 Sráid Cilldara, Áṫ Cliaṫ

Sreangscéal: "Iascaire, Áṫ Cliaṫ." Gután: 61101



Piaras Béaslaí

## Piaras Béaslaí

Tá ainm Piarais i mbéal an pobail le fada an lá i dtaoḃ a dtug de ṡeirḃís uaiḋ don tír is don teangain. Ana-ċuid leaḃar i nGaeḋilg, agus ceann nó ḋó i mBéarla, scríoḃta aige. Orta san tá drámaí, filiḋeaċt, úrscéal, geárrscéalta, cunntas ar stair na filiḋeaċta Gaeḋilge, ⁊rl. Seo cuid díoḃ:

"Astronár"; "An Danar"; "Éigse Nua-Ġaeḋilge"; "Bealtaine agus Dánta Eile"; "The Life of Michael Collins"; "Ísliú ċun Buaḋa".




# Trosgán Tiġe

i gcóir

seomraí bíḋ
seomraí luiġe
seomraí suiḋe
cisteáin ⁊ hallaí

Gaċ aon tsaġas folaċ úrláir agus staiġre

Tá an luaċ go soiléir ar gaċ aon earra ar airgead síos nó ar ċáirde

Cuir fios ar an ċlár agus ar tuille eóluis

# Seán Mac Eoinín

## Sráid an Ċapaill Buiḋe i gCorcaiġ

Tá

# Seacláidí Cáileamla

ṁuinntir

# Rowntree

dá ndéanaṁ i mBaile Áṫa Cliaṫ ó 1926 i leiṫ. Níl a gcoṁmaiṫ ar ḃlas ná ar ṡaoire le faġáil.

## Seacláidí "Draoideaċt Duḃ"

Iliomad eiṫneaċ aoiḃinn. I mbosca gan ró-óirnéis, gan iomarca ceangal ná clúid, a ḃíd, rud a ḟágann gur indíolta iad ar 2/10 an pt.







## Seacláidí "Aero"

An tseacláid aeruiġṫe ba ṫúisce ann

2d. an barra

Aoiḃinn len iṫe í.
Soġ leis na hóga í.
Santuiġeann na móra í.

Nuair ċeannuiġir seacláidí

## Éiliġ cuid Rowntree i gcoṁnuiḋe

Tá saġas ċun sásaiṁ gaċ éinne ar faġáil

Rowntree ⁊ a gcoṁ. (Éire) Teo.



Míċeál Eoġan Ó Súilleaḃáin



“Cú Ulaḋ”










Ó Caoiṁ



# An Fear Tú a Léiġeann na Nuaċtáin?

Is dóċa gur b'eaḋ; mar is beag duine tuigsionaċ gur féidir leis déanaṁ 'n-a n-éaġmais ar na saoġalta deireannaċa so.

Aċt tá nuaċtáin agus nuaċtáin ann! Agus ní luiġeann sé le réasún go mbeidís go léir ar aon ċéim le n-a ċéile. Nílid, dar ndóiġ; ní ḟéadfaidís a ḃeiṫ. Más mar sin do'n scéal, nár ċóir duit-se a ḟiafruiġe ḋíot féin an é an páipéar laeṫiúil is gnáṫaċ leat-sa a léiġeaḋ is fearr ar nuaċtáin na hÉireann?

Ní h-eagal linn tú do ċur ár páipéir-ne i gcomórtas le páipéirí eile na hÉireann. A ṁalairt sin ar fad—is aṁlaiḋ ba ġeal linn go ndéanfá aṁlaiḋ!

## Tóṁais cé h-iad sinn?

## Cé eile aċt—

# Scéala Éireann



Séamus Ó Searcaiġ

## Séamus Ó Searcaiġ, M.A., Ph.D.

I gcúrsaí gramadaiġe agus fogruiḋeaċta is mó atá Séamus léiġeannta. 'Ġeiḃim-se oiread pléisiúra as leaḃar gramadaiġe agus ġeiḃ siḃ-se as uirscéal,' aduḃairt sé uair le rang mac-léiġinn. Níor ṫuigeamar riaṁ cad 'n-a ṫaoḃ nár ṫug sé fé ġraiméar stairеaṁail den nGaeḋilg do ṡoláṫar.

A Scríḃinní: "Fograiḋeaċt Ġaeḋilge an Tuaiscirt"; "Faire Ṗaidí Ṁóir"; "Cú na gCleas"; "Scríoḃnóirí na nua-Ġaeḋilge"; "Pádraic Mac Piarais".

# Gúnaí Gaeḋealaċa (Déantóirí) Teo.

Déantóirí is mór-reacaiḋte gúnaí, sciortaí is blúsanna ; cótaí is culaiṫeanna ban ; cótaí is racaiḋí páisdí.

I dTosaċ na bliana 1931 táiniġ an treoir ḃainisteoir .i. b. Uasal Ó Raġnaill anall go hÉirinn d'ḟéaċaint an ḃféadfaí na hearraí tuasráiḋte do ċur dá ndéanaṁ i ḃfus mar a deinid déantóirí móra tall iad. Éireannaċ an Raġnallaċ do ḃain céim cunntasóra amaċ i Lonndom, agus do ċuir 'na teannta san, eolas fé leit ar an ndéantús tré ċunntaisí agus cleaċtaḋ mórḋéantóirí gúnai is matal i Sasana d'inḟiúċaḋ dóiḃ.

De ḋeasca a taiġde agus a tuarascḃála d'ionċorpuiġ sé an comluċt tuasráiḋte, óir b'ḟactas dó gur deiṁin go mb'ḟéidir mór-ḋéanaṁ gúnaí is matal do ċur go buaḋaċ ar bun in Éirinn.

I láṫair na huaire tá Gúnaí Gaeḋealaċa (Déantóirí) Teo. ag soláṫar don ṗobal éadaiġe Gaeḋealaċa faisiúnta ná fuil a sárú ar ċlár an doṁain. Is ar son a ḃfeaḃasa agus a ḃfiúntais a ceannuiġtear na mílte cótai is gúnai uainn in aġaiḋ na bliana—meanaċ úrnua i gcomnaiḋe ionnta—eolaiḋte á dtionnscnaṁ, á ngearraḋ agus á gcríoċnú.




**Gúnaí Gaeḋealaċa (Déantóirí) Teo.**

**Teaċ Danmarg**
**36/39 Sráid Danmarg,**
**Baile Áṫa Cliaṫ.**

Teleġrama : "Gownf, Dublin."
Guṫán : 62315.



"Torna"

## "Tórna" (.i. Taḋg Ó Donnċaḋa)

Tá "Tórna" 'na Ollaṁ le Gaeḋilg i gColáiste na hOllsgoile i gCorcaiġ ó 1916 i leiṫ. Níl léiġeaṁ ná scríoḃaḋ ar a ṡaoṫar litearḋa, aċ seo 'nár nḋiaiḋ cuid de sna leaḃair atá curṫa amaċ aige:

| | |
|---|---|
| Caiṫeaṁ Aimsire | (duanta). |
| Filiḋeaċt Fiannaiġeaċta | ,, |
| Fíon Gearmánaċ | ,, |
| Gúṫ ón mBreatain | ,, |
| Leoiṫne Andeas | ,, |



Míċeál Mac Liammóir

## Míċeál Mac Liammóir

Tá leaṫ an doṁain siubalta ag an Ioldánaċ so. I gCorcaiġ a saoġluiġeaḋ é, 1899. I Lonndain 'na ġarsún do. Ṫug tamall mór sa Spáinn agus é ins na déaga. D'ḟill ar Éirinn. Don Eilḃéis, 1921. Don Iodáil, don Ġearmáin, don Ḟrainnc, ina ḋiaiḋ sin. Aḃaile 1927. I mbliana ṫug cuaird na dtír mBolcánaċ le coṁluċt an "Ġeata".

Aisteoir, péintéir, dramadóir, feisteoir stáitse, gearrscéalaiḋe, tá na teidil sin so go léir tairricṫe go feilimionta aige.

Dá leaḃar curṫa-amaċ aige .i. "Lá agus Oiḋċe" agus "Oiḋċeannta Siḋe". Dá ḋráma .i. "Diarmuid agus Gráinne" agus "Lúlú". D'aistriġ sé a lán drámaí eile go Gaeḋilg agus go Béarla.



An t-Aṫair Míċeál Mac Craiṫ, C.Í.

## An t-Aṫair Míċeál Mac Craiṫ, C.Í.

Déiseaċ ("a buiḋe le Dia!" a deireaḋ Déiseaċ eile i gcoṁnuiḋe) an t-Aṫair Míċeál. Tuairim láidir againn gurḃ é ċuir ar bun Cuallaċt Ṁuire agus Lorcáin Uí Ṫuaṫail .i. cuallaċt spioradálta do Ġaeḋilgeoirí a ṫagann le ċéile i nEaglais San Ṗroinnsias Xavier i mBaile Áṫa Cliaṫ. Suim ṁór sa ḃfeallsaṁnaċt aige. Cnuasaċ déanta aige ar ṫéarmaí feallsaṁnaċta as leaḃra meaḋon-Ġaeḋilge. Truaġ gan iad fé ċló go hiomlán.



Séamus Ó hAoḋa

## Séamus Ó hAoḋa, M.A.

Corcaiġeaċ é. É 'na Ċigire Bunscol.

D'ḟoillsiġ sé mórán dréaċta ar irisleaḃair ó am go ham agus ċeap roint leaḃar 'na dteannta .i. "Pádraig Mac Piarais, Scéalaiḋe"; "Uaigneas" (duanta). Cuir sé eagar ar ċuid de ḋuanta Aoḋagáin Uí Raṫaille, maille le brollaċ, agus ar ḋuanaire eile .i. "Óir-Ċiste" (I agus II). I mbliana roinneaḋ an duais air féin agus ar Ṡeumas de Ḃilmot i gcomórtas do ḃundráma do ċuir Aṁarclann na Mainistreaċ ar bun. "Donnċaḋ Ruaḋ" ainm a ḋráma siúd. Léiriġeaḋ le déannaiġe é sa Ṁainistir. Saoṫar eile drámuiḋeaċta idir láṁaiḃ aige.

Is í an cruiṫneaċt is breaġṫa amuiċ —bárr na mbárr—a ṫoġaimíd; agus in ár muilne féin a meilṫear í. Scaoilimíd ċun an ṁargaiḋ cuid den ṗlúr breaġ a deintear mar sin agus úsáidtear an ċuid eile 'nár mbácúsaiḃ féin. Ḃíonn an t-arán ar ḟeaḃas an doṁain againn i gcoṁnuiḋe, é scaṁárdaċ, soḃlasta. In aġaiḋ an lae tá níos mó daoine ag déanaṁ gníṁ do réir a dtuisciona gurb' é

## Roġa gaċ aráin

**Arán**

# Uí Ḃeoláin

muinntir
Uí Ḃeoláin, Teo.,
muilneoirí is
fuinteoirí,
Baile Áṫa Cliaṫ.



Leon Ó Broin, B.L.

## Leon Ó Broin, B.L.

Tá an bleácliaċ óg so ar ḋuine de sna Gaeḋil is éirimeaṁla, is oilte agus is díċeallaiġe dá bfuil sa tír. 'Na ball de Ċoisde Gnóta Ċonnraḋ na Gaeḋilge, 1922-25. 'Na eagartóir ar "Fáinne an Lae", 1927. Saoṫar mór ar son an Ċoṁair Drámuiḋeaċta. Breis agus dosaon leaḃar Gaeḋilge scríoḃta aige, idir gearscéalta, drámaí, agus aistriúċáin ón bFrainncís agus ón mBéarla. An ceann is mó le ráḋ dá ċuid .i. "Parnell" tá sé ar an mbeaṫaisnéis is feárr dar scríoḃaḋ i nGaeḋilg le tamall mór groiḋe.



Donn Piatt

## Donn Piatt

Minic a ḃíoḋ Muiṁniġ, Connaċtaiġ agus Ultaiġ ag iarraiḋ an ċraoḃ a ḃaint dá ċéile aċ níor ċlos focal ón Laiġneaċ gur ṫosnuiġ Donn Piatt ar a ċuid féin de ċlú Éireann d'éileaṁ do. Tá staidéar déanta aige ar stair ḋéannaiġ na Gaeḋilge san oirṫear agus leabráin scríobṫa aige fán scéal. D'aistriġ sé "Tristán agus Iseut" don nGúm agus ċeap leaḃar filiḋeaċta .i. Dánta ón Oirṫear. Ba ṡean-aṫair do an scoláire mór úd an Dr. Seoirse Sigerson.

## Seán Céitinn, R.H.A.

Péintéir cliúiteaċ an Céitinneaċ agus Gaeḋilgeoir cliste. Tá tuairimí láidre inspéise aige ar ċúrsaí eacnomaiḋeaċta, ealaḋan agus eile agus noċtann sé iad go neaṁ mbalḃ aon uair a ġeiḃeann sé caoi air. Tá cuid dá ṗictiúirí le feiscint i gCeárdlann na Caṫraċ i mBaile Áṫa Cliaṫ agus deineann sé roint ṁaiṫ péinteála do luċt an Scuaibín. Ḃí fámaire mór pictiúra leis dá ṫaisbeáint ag Aonaċ an Doṁain i Nua Eaḃraċ. As Luimneaċ do.

## Seán Ó Ciarġusa

Ar ċuma furṁór na scríḃneoirí Gaeḋilge 'den tseanaġlúin ċeil sé cuid ṁaiṫ dá ċeapaḋóireaċt fé ainm cleite .i. "Cloċ Laḃrais", "Marḃán", ⁊rl.

I nDéisiḃ Muṁan a rugaḋ é sa ḃliain 1873. I Sgoil Náisiúnta agus i Sgoil na mBráṫar a fuair scoluiḋeaċt. 'Na eagarṫóir ar "An Scuab", 1924-26.

A scríḃinní: "Geantraiġe", "Onncail Seárlaí", "Ar Mo Ṁaranaḋ Dom," "Bun an Dá Aḃann", "Na Díbeartaiġ ó Ṡean-Ṡasana".

## Peadar Ó hÁnnraċáin

Rugaḋ i bParóiste an Sciḃirín 1877. Gaeḋilg ag a ṁuinntir. Na timṫire do Ċonnraḋ na Gaeḋilge 1901-1918. Na eagarṫóir ar "An Lóċrann" 1908-1909 agus ar "Réalt an Deisceirt" 1917-1918. Scríḃinní: "An Ċaise Garḃ" (dánta); "Maċtnaṁ Éire"; "Mar Ċonnac-sa Éire", ⁊rl.

# OLLSGOIL BHAILE ÁTHA CLIATH
## COLÁISTE NA TRÍONÓIDE

### SGOLÁIREACHTA IONTRÁLA

Sgoláireachta, Sadhsóireachta agus Duaiseanna Luachmhara.

### CÉIMEANNA

le fagháil insna rannta seo léighinn: Ealadhna, Diadhacht, Dlighe, Leigheas, Fiaclóireacht, Innealtóireacht, agus Tráchtáil. Is féidir do Chéimidhthe Ealadhan na céimeanna B. Litt. agus Litt. D. do ghnóthughadh freisin. Céimidhthe a bhfuil Céim Ealadhan nó Céim Eólaidheachta acu tig leó an Dochtúireacht Ealadhan (Sc. D.) d'fhagháil; agus mic léighinn atá cáilighthe i gceart, cibé acu is Céimidhthe iad nó nach eadh, is féidir dóibh an Dochtúireacht Feallsamhnachta (Ph. D.) agus an Dochtúireacht Ceóil (Mus. D.) d'fhagháil.

### CÚRSAÍ I gCÓIR FÓI-CHÉIMIDHTHE

Na mic léighinn bhíos ag freastail na gcúrsaí i Sgoileanna agus i Rannta Léighinn an Choláiste is féidir dóibh a lán duaiseanna luachmhara do ghnóthughadh.

### BARÁNTAIS

Tugtar Barántais insna rannta seo léighinn:—Cuireadóireacht agus Foraoiseacht, Tráchtáil, Eacnomaidheacht, Innealtóireacht Leictreach agus Mheiceaniceamhail, Geograiph, Galraí Ban, Stair Phinntcóireacht na hEórpa, Sláinte Phoiblidhe agus Léigheann Comhdhaonnachta.

Tuairisg iomlán le fagháil

**Ón gCláradóir, Coláiste na Tríonóide, Baile Átha Cliath.**

## Clóḋanna RICHVIEW Cluain na Sceaċ
## Brún agus Ua Nualláin, Teoranta
### 41-42 Sráid Ṫobar Ṗádraig, Baile Áṫa Cliaṫ

Brainnsí: i mBéal Feirsde 7 i gCorcaig



Clódóirí agus Foillsiġṫeoirí Leaḃar Gaeḋilge agus Béarla ar gaċ aḃḃar-léiġinn. Liagrafairí Daṫ-ċlódóirí. Déantóirí Boscaí. Déantóirí gaċ Fearrais Scríoḃnóireaċta.

---

## Cuideaċta Línéadaiġ Glasárd agus na Bóinne, Teó.

(GREENMOUNT AND BOYNE LINEN CO., LTD.)

Monarċana: Muileann na Bóinne, Droiċead Áṫa; Cros an Araldaiġ, Baile Áṫa Cliaṫ.




Deinimíd, daṫuimíd agus críoċnuimíd earraí línéadaiġ agus cadáis. Bíonn timċeall 900 duine ag obair againn i n-Éirinn. Bárr-ḃuaic ár gcuid oibre Bráitlíní Línéadaiġ agus Cadáis, Scaraoidí agus Naipcíní Damaisc de Línéadaċ agus de Ċadáis agus gaċ gné línéadaiġ Tiġis.

Deinimíd go sonnraċ

Rablaerí, Casóga Siopa 7 Clúdaiġ Peiliúir

## Brian Ó Nualláin

Is cuiṁin le luċt léiġte "Scéala Éireann" na haistí agus na scéalta grinn agus áiféise do scríoḃ Brian Ó Nualláin ar leaṫanaċ na Gaeḋilge tamall beag de ḃlianta ó ṡoin. Is truaġ géar linn gan leaḃar díoḃ a ḃeiṫ ar faġáil. Aċ, duine ar biṫ a ġeiḃeann an blas ceart orṫa, ní ċeilfiḋ an t-ainm cleite a ṫarraing Brian ċuige le déannaiġe, ní ċeilfiḋ san an t-uġdar air.

## Tomás Bairéad

Cainnteoir dúċċais as Cúige Ċonnaċt iseaḋ Tomás. Duine d'ḟuirinn an Irish Independent é. Tá dá leaḃar geárr-scéalta curṫa ó láiṁ aige .i. "Cuṁaċt na Cinneaṁna" agus "An Geall do Briseaḋ". Bronnaḋ Duais Uí Ġraṁna ar an gcéad ċeann ag an Irish Academy of Letters. Tá mórán daoine eolgaiseaċa ag súil le saoṫar mór ón scríoḃnóir nua so.

A ḟeabas is
a ṡaoire atá

# Gentex Fabrics

sin ponc d'á ngéilleann an Pobal Gaedhealach ar fad. Cúis ṁaoiḋte leo go bhfuartas comhluċt go raibh sé de ġus ionnta an déantús mór so do bhunú in Áṫ Luain.

Monarċa nua-aimseardha í seo; Fuireann Ġaedheal 'na bun; na hinnill is déannaiġe innte; gaċ sórt earraí . . . .

Leas-tabhaoid, Adhbhar Braiṫlíní agus Léinteaċ, Beaifití, Tubhaillí, Flainín

Ní díoltar Gentex Fabrics aċ le luċt an tráċta. Faġadh an pobal uaṫa-san iad.

## General Textiles, Ltd.

Áṫ Luain, Co. na hIar-Ṁiḋe

---

# Bhfuil gluaisteán uait?

Iomdha áit a gceannóċtá gluaisteán aċ Huet's amháin a ṡásóċaidh tú. Bíonn gaċ saġas ar láiṁ againn. Cuir i gcoimheas iad sa tiġ céadna. Níl dream is mó a ṫugann freastal iar ndíol uaṫa. Nuair a beidh 500 agus 'na ḋiaidh sin 1,500 míle gluaiste agat scrúdóċam, trialfam agus cóireoċam gaċ ball duit. Cáirde do réir do ṫola.

Sara ndíolaimíd ceárr a úsáideadh ċeana deintear lántsocrú air agus ceann ar biṫ go ndíoltar ós cionn £75 air gabhann agus dearbhú scríobhṫa leis go mbeidh sé sásaṁail. Locáiste réasúnta in aġaidh ġluaisteán nua eile nó ceann roimhe caiṫte.

Deisiġṫear gaċ saġas ceárr.

## HUET MOTORS, Teo.



Tiġ Ċloinne Liam, Sr. an Ṁóta, Íoċ., Áṫ Cliaṫ

Telefón: 61517 (5 líne). Telegrama: HUMOTORS



An t-Aṫair Donnċaḋ Ó Floinn

**An t-Aṫair Donnċaḋ Ó Floinn**

Sagart, tá 'na ollaṁ i gColáiste na Croise Naoṁta, Cluain Life. Cuireann suim ṁór sa ḃéaloideas. Stíl ḃreaġ Gaeḋilge aige. Suim ṁór leis aige i Muinntir Luis Cléire.

## Liam Ó Briain, M.A.

Tá an Brianaċ 'na Ollaṁ le Teangtaċa Róṁánaċa i gColáiste-Ollsgoile na Gaillṁe ón mbliain 1917 i leiṫ. I mBaile Áṫa Cliaṫ do rugaḋ é breis ḃeag agus leiṫċéad bliain ó ṡoin. Ġaiḃ sé páirt in Éirġe-amaċ na Cásca agus tug tamall i bpríosún. 'Na rúnaiḋe do Ṫaiḋḃḋearc na Gaillṁe, 1928-31. 'Na uaċtarán, 1931-38. Le linn do na postanna san do líonaḋ d'aistriġ mórċuid drámaí a' Frainncis agus a' Béarla. Aistriúċán ar "Coriolanus" Shakespeare le foillsiú ag an nGúm gan moill.

# An tOireaċtas

## Féile Ṁór na nGaeḋeal
## Lúġnasa

## i dTiġ an Árd-Ṁaoir
## Baile Áṫa Cliaṫ

---

Tá beartuiġṫe ag luċt stiúrṫa an Oireaċtais ócáid a ḋéanaṁ de ċun sluaġ mór de luċt na Gaeḋilge a ṫabairt le ċéile i mBaile Áṫa Cliaṫ i gcoṁḋáil ar son na teangan, agus ċun deaġ-ṁéinn agus caidreaṁ do ṁéaduġaḋ imeasg na nGaeḋeal. Ċuige sin beiḋ Coṁḋála ar siubal le linn an Oireaċtais ag a bpléiḋfear ceisteanna móra tábaċta baineas leis an nGaeḋilg. Beiḋ Léiġeaċtaí, Fáiltiú poiblíḋe, Céilíḋe mór, Cuirm Ceóil, Teasbántas Drámaiḋeaċta, Turas agus cruinniġṫe caidriṁ eile. Coṁ maiṫ leo san beiḋ roinnt beag comórtaisí árdán.

---

## Seolaḋ an Ċoiste, 14 Cearnóg Ṗarnail, Baile Áṫa Cliaṫ



Leon Ó Duḃġaill

